# Dánta

# Ṡeáin Uí Ṁurċaḋa

## na Ráiṫíneaċ.

Leaṫanaċ a 224 den Leaḃar 23N13, san Agadaṁ Ríoġḋa. Seán na Ráiṫíneaċ féin do ċeap, agus do scríḃ. Ġeóḃṫar an tAṁrán ar Leaṫanaċ a 73 den Leaḃar so. Ḃí cead againn ó Ċoṁaltus an Agadaiṁ, ċun deilḃ an Leaṫanaiġ ṫuas do ṡc[illegible]ḋ.

# Dánta
# Ṡeáin Uí Ṁurċaḋa
# na Ráiṫíneaċ.

Ar n-a dtiomorgaḋ
agus
ar n-a gcur i n-eagar
do


## Taḋg Ó Donnċaḋa,
.i. Tórna.






Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

---

1907.

Don Aṫair

Mártan Ó Murċaḋa,

Uaċtarán

Craoḃ Pharóiste an Chinn Thuaiḋ

i gCorcaiġ,

De Chonnraḋ na Gaeḋilge,

agus Gaeḋeal gan ċáim,

Do ṫoirḃirim an cnuasaċ so d'aṁránaiḃ duine de sna fearaiḃ ba ṡaoiṫeaṁla ba ġaolṁar dó, .i. Seán na Ráiṫíneaċ.

Ní ṁolaim duit aċt rud is leat—
Oiġreaċt ċeart ó ṡinsir ;
Deineaḋ fóġnaṁ feasta ar áis
Do Chlannaiḃ ársa Míleaḋ.

# Remhrádh.

---

Ní tógṫa ar ḋuine an t-ana-ċion a ḃeiṫ aige ar an mball i n-a rugaḋ é. Ní hionntaoiḃ an té ná fanann an cion soin aige. Ar an aḃḃar-san tá sé de ḋánaiḋeaċt ionnam-sa agus a ṁeas go maiṫfid Gaeḋil na Gaeḋilge ḋam féin i n-a ḃfuil ráiḋte agam sa leaḃar so i leiṫ an ḃuill ḃig i n-a rugaḋ is n-ar tógaḋ me féin. Is mór ṫar meaḋón liom an ball soin.

Do ḋeineas dúṫraċt ċun gaċ níḋ a ḃí do-ṫuigsionna do ṁíniuġaḋ, le súil go ḃfóġnfaḋ ár saoṫar do luċt foġluma na Gaeḋilge. D'éis mo ḋíċill ċím gur ṫeip orm rudaí aḃfuis is tall; agus do sleaṁnuiġ uaim rudaí gur ṁian liom do ċur isteaċ. Tá súil agam ná beifar ró-ḋian orm 'n-a dtaoḃ. "Ní ḃíonn saoi gan loċt." Is dóċa go raiḃ loċta fé leiṫ ar Sheán na Ráiṫíneaċ, agus is deiṁin naċ duine gan loċt an té atá ag cur a ḋánta i n-eagar.

D'aon-ġnó d'ḟágas méidireaċt na ndánta so gan tráċt air. Tá eólus ar faġáil ċeana féin ar ċúrsaíḃ méidireaċt na Gaeḋilge, agus ní ḃraiṫim puinn fé leiṫ do b'ḟéidir a ċur leis sin a saoṫar Sheáin na Ráiṫíneaċ. Is beag duine anois go mbíonn dearṁad air um ṁéidireaċt dúṫċuis na Gaeḋilge.

Leaṫanaċ a 224 den leaḃar 23N13, san Agadaṁ Ríoġḋa. Seán na Ráiṫíneaċ féin do ċeap, agus do scríḃ. Ġeóḃtar an tAṁrán ar leaṫanaċ a 73 den leaḃar so. Bí cead againn ó Ċomaltus an Agadaiṁ, ċun deilḃ an leaṫanaiġ ċuar do ḟolus-ġraṗaḋ.

# Dánta
# Ṡeáin Uí Ṁurċaḋa
# na Ráiṫíneaċ.

Ar n-a dtiomorgaḋ
agus
ar n-a gcur i n-eagar
do

## Taḋg Ó Donnċaḋa,

.i. Tórna.




Ar n-a ċur amaċ
do
Connraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

---

1907.

# GEARRA-ĊUNNTUS AR ḂEAṪAIḊ AGUS AR RÉ ṠAOĠAIL ṠEÁIN NA RÁIṪÍNEAĊ.

---

## 1.—A ṠINSEARAĊT.

Do rugaḋ Seán Ó Murċaḋa na Ráiṫíneaċ, i bparóiste Ċarraig na bḟear i bḟíor-ṫosaċ na Márta i mbliaḋain a 1700. Tá uġdarás agus dearḃuġaḋ uaiḋ féin againn i dtaoḃ na bliaḋna i n-a rugaḋ é. I leaḃar san Agadaṁ Ríoġḋa, i mBaile Áṫa Cliaṫ, iseaḋ ġeibtear an dearḃuġaḋ so. 23 E 14, a ċoṁarṫa. Do b'é Seán Ó Dálaiġ a scríoḃ é, agus do ṫarraing sé cuid de a leaḃar a scríoḃ Seán na Ráiṫíneaċ. Ar leaṫanaċ a naoi den leaḃar so, i ndeireaḋ Ḋuain Ċaṫáin, d'aṫscríoḃ an Dálaċ an giota so 'a sean-leaḃar Ṡeáin :—

"Agus[1] Seán Ó Murċaḋa ná Ráiṫíneaċ i gCarraig na bḟear, i mbarúntaċt Muscraiġe, i gConntae Ċorcaiġe, do ṫosnuiġ an leaḃar so do scríoḃaḋ, an ċéad lá de December, 1724; agus do ċuir dá ċeangal i gCorcaiġ é, Saṫarn Cásca, 1726. Agus fa hé aois an scríḃneóra an tan soin .i. sé bliaḋna fiċead gus an Márta soin."

Ní beag de ṫeastas dúinn na focail úd ó n-a láiṁ féin.

Do b'iongnaḋ liom, ar feaḋ aḃfad, a ċruinne a ḃí eólus ag an nDálaċ i dtaoḃ na bliaḋna i n-a rugaḋ Seán, is nár ṫug dúinn úġdar leis. I "Ḃfiliḋeaċt na Muṁan" deir sé: "John Murphy (Seáġan

[1] Ní leantar do leitriuġaḋ Ṡeáin annso, aċt is féidir é ḟaġáil i ndeireaḋ an leaḃair seo.

O'Murċúġaḋ), born at Ráṫaoinneaċ, County of Cork, in March, 1700, was distinguished for the beauty and pathos of his elegiac compositions." Aċt ó ḃuail an leaḃar ṫuas umam, ṫuigeas an scéal go léir. Ar an sean-leaḃar a scríḃ Seán féin is eaḋ fuair an Dálaċ an t-eolus. Ní fios cá ḃfuil an sean-leaḃar úd anois.

Rud eile adeir an Dálaċ: "In the year 1726 he had transcribed, with his own hand, many native historical tracts of high value." Ag tagairt don tsean-leaḃar ṫuas a ḃí annsoin arís. Duain tsean-ċuis ar uaislib na Muṁan is eaḋ Duain Ċaṫáin, agus de réir an teastuis ṫuas ó Ṡeán féin, i mbliaḋain a 1726 do scríoḃaḋ é. San mbliaḋain úd go háiriṫe is eaḋ ċuir Seán críoċ ar an leaḃar, agus b'é sin a ṫug ar an nDálaċ 1726 a ṁaoiḋeaṁ i leiṫ cuid de ṡaoṫar a láiṁe. Gan aṁras ḃí an ceart aige ann.

Aċt do ḃí mearḃall ar an nDálaċ ar ċuma eile. Deir sé linn gur i n-áit dá ngairmtear "Ráṫaoinneaċ" i gConntae Ċorcaiġe do rugaḋ Seán. Níl aon áit i gConntae Ċorcaiġe go dtugtar "Ráṫaoinneaċ" air, aċt is iomḋó áit ann go ḃfuil "Ráiṫín," air. "Ráṫaoineaċ" nó "Ráiṫíneaċ" an geineaṁnaċ ar an ḃfocal "Ráiṫín," agus is iongnaḋ liom gan an Dálaċ dá luaḋ soin, mar ní ḃfuiġinn-se a ċreideaṁaint ná gur b'eol dó é. Do b'é an tagra soin tuas, a ḃí ag Seán i n-a leaḃar féin a ċuir an Dálaċ amuḋa. Dá ṁéid cion a ḃí aige ar scríḃinnib Ṡeáin, níor ḃ'aiṫnid ná níor ḃ'eol dó an ċeanntair i n-ar ṁair an file, agus i n-ar ċaiṫ urṁór dá ṡaoġal. Nuair do ċonnaic sé Seán Ó Murċaḋa "na Rahaoineaċ" san tsean-leaḃar úd do ċeap gan aṁras gur "Rahaoineaċ" do b'ainm don baile fearainn i n-a rugaḋ Seán. Ní mar sin do ḃí aṁ. Ní'l insna foclaib "na Ráiṫíneaċ" aċt sórt leas-ainm, nó ainm na treiḃe gur di Seán.

De réir gaċ dealraiṁ is i gCarraig na ḃFear do gaḃ é, agus gan aṁras ar doṁan is ann do ḃíoḋ

a ċoṁnuiḋe. Tá finné an Longánaiġ againn ċuige sin. Ag tagairt[1] don áit úd adeir, go raiḃ Seán “i n-a ċoṁnuiḋe i mbéal an doruis dar leat ag Ḃarraiġ Ṁóra Ḃaile na gCloċ.” Ní fuláir nó ḃí eólus cruinn ag an Longánaċ ’n-a ṫaoḃ, mar gaċ éinne ḃí suas le linn a óige ba ċuiṁin leó Seán. Rud eile, is é Carraig na bḞear atá ṫíos ag Seán mar ḃall coṁnuiḋṫe i ngaċ aon leaḃar, geall leis, dar scríḃ sé ó ḃliaḋain a 1724 go dtí bliaḋain a 1762. ’N-a ṫeannta soin, deir sé féin linn san aṁrán do ċeap le linn tinneas a láiṁe[2] timċeall bliaḋain a 1745, go raiḃ “an Ḃanaltra ór ḟiolruiġ” .i. a ṁáṫair, ’n-a coṁnuiḋe i n-éin-tiġeas leis. Is é is dóiċiġe gurab ann do rugaḋ é leis.

Ḃa de ṫreiḃ Ṁurċaḋa na Ráiṫíneaċ do Ṡeán. An Ráiṫín seo ó ḃfuaradar an ainm, tá sé ar an dtaoḃ ṫuaiḋ de ṗaróiste an Teampuill Ġil i n-aice le Ḃéal Áṫa Salainn. An Ráiṫín is minicí a ṫugtar air, aċt Ráiṫín an Ċoiliġ (nó an Ċuilg) an sean-ainm. Ḃa ċuid d’ḟearann duṫċuis Ṁac Carrṫaiġ Spáinneaċ é.

I nIosta na mḂann[3] i mḂaile Áṫa Cliaṫ tá uaḋaċt Ṡeáin Uí Ṁurċaḋa éigin ón Ráiṫín seo, a fuair bás i mbliaḋain a 1727. Is dealraṫaċ gur dearḃráṫair aṫar do Ṡeán é súd. Dá mb’é a aṫair é do ḃeaḋ ainm Ṡeáin luaiḋte i gcorp na huaḋaċta. Ní’l ainmniġṫe ann aċt Doṁnall .i. mac ḋon té ḋein an uaḋaċt, agus Eiḃlín, inġean dó. Do ċuir an Seán Ó Murċaḋa so a ḋearḃráṫair Éamonn mar fiṫṁeóir[4] ar a uaḋaċt go ceann trí mbliaḋan, agus n-a ḋiaiḋ-san a ḃean is a ṁac Doiṁnall. Tá ainmneaċa beirt finnéiṫe agá ḃun .i. Daniell Murphy agus John Morphy. B’iad súd gan aṁras mac fir na huaḋaċta agus Seán so againn-na. Do b’féidir gur b’é an tÉamonn Ó Murċaḋa so aṫair an file aċt ní’l deiṁniuġaḋ ar leiṫliġ ċuige sin.

[1] Féaċ reṁ-ráḋ XLVII. [2] Aṁrán a XVIII.
[3] The Record Office. [4] Executor.

Ó Ṗaróiste Ċnoc an Ḃile i n-aice Inis Eoġnáin is eaḋ ṫáinig muinntir Ṁurċaḋa go dtí Ráiṫín an Ċoiliġ. Dearḃuiġeann Seán an méid sin dúinn sa ċaoineaḋ[1] a dein sé ar a ḃráṫair gaoil, .i. Diarmaid, a fuair bás i mbliaḋain a 1754. Tá baile fearainn annsúd ar a dtugtar Baile Uí Ṁurċaḋa, agus uaṫa-san a fuair sé an ainm. Ḃí Seán Ó Ṁurċaḋa ón áit seo "i dtruiriḃ na gCarrṫaċ," agus níor ḃ'iongnaḋ liom dá mb'é súd a fuair na cúig mairt ó ṁnaoi uasail de sna Gearaltaiḃ, má's inċreidte áireaṁ na bliaḋna do-ġeiḃmíd i gcuid de sna láiṁscríḃniḃ, de ċionn na gcúig rann[2] a déanaiṁ dá cúigear mac do marḃaḋ i gcaṫ. Is cóir a ṁeas go raiḃ sé ar ṡluaiġtiḃ Ṫiġearna Ṁuscraiġe i gcogaḋ a 1641. Dá gcuiridís Gaeḋil le ċéile an uair úd do ḃeaḋ a ṁalairt le hinnsint ar stair na hÉireann ó ṡoin.

Ba le sna Carrṫaiġ fearann Ċnoc an Ḃile, agus ní fuláir nó is ó duine aca a fuair sinsear Ṡeáin sealḃ ar an Ráiṫín. D'éis an ċogaiḋ i gcoinniḃ Rí Liam, do cuireaḋ Iarla Ċloinne Ċarrṫaiġ le fuaċt is le fán. Do ruaigeaḋ as Éirinn é féin agus do cuireaḋ ceant ar a ḟearannaiḃ dúṫċuis. Do ċeannuiġ fear de ṁuinntir Leaḃailin urṁór de ṗaróiste an Teampuill Ġil, agus Ráiṫín an Ċoiliġ i n-éinḟeaċt leis. D'ḟan muinntir Ṁurċaḋa sa Ráiṫín áṁ. Duine aca a ḃíoḋ 'n-a reaċtaire stáit ag an tiġearna talṁan; agus tá sé ráiḋte ná raiḃ de ċíos orṫa aċt dá ṫuistiún i n-aġaiḋ na bliaḋna.

Do ḃí aṫair Ṡeáin aṁ, i n-a reaċtaire ag an Spáinneaċ i gCarraig na ḃFear roiṁe sin. Is dóċa gurab aṁlaiḋ a ṫáinig ċun coṁnuiḋṫe ann nuair a ṗós sé, is gur annso do rugaḋ Seán i mbliaḋain a 1700.

[1] Aṁrán a VII. [2] Aṁrán a XVI.

## 2.—A Óige.

Ṫáinig Seán ar an saoġal díreaċ nuair ḃí Éire i n-eibear na daoirse. Ní'l innsint scéil ar ar ḟuiling muinntir ḃoċt na tíre seo d'éis don tSáirséalaċ is do sna "Géaḋna Fiaḋne" slán d'ḟágaint agá dtalaṁ dúṫċuis. Do bascaḋ is do brúġaḋ fé ċois í. Do stollaḋ as a ċéile í. Do stracaḋ a caoṁ-ċorp, agus do fágaḋ i rioċt ḃáis í. Aċt i n-indeóin gaċ pasála is gaċ creaċ-argain dá ndearnaḋ uirṫi níor ḃ'ḟéidir an t-anam a ḃaint aisti ar faḋ. Do boċtnuiġeaḋ is do léir-ċreaċaḋ an t-áḋḃar dá laoċraiḋ dílse d'ḟan innti. Ḃ'ḟearr leó an ḃoċtaineaċt is an cruaḋtan d'ḟuiling iná í ṫréigean. D'ḟan aca tríd an ngéarleanaṁain spréiḋ den tsean-ṁisneaċ. Do ċuireadar súd síol na dílse i gcroiḋṫiḃ na ndaoine a ḃí ag éiriġe suas. Do b'eól dóiḃ cadé an saoġal a ḃí ann sa tseann-reaċt, agus níor ḃ'é a ndearṁad gan soin a ċur i n-uṁail don ṁuinntir a ḃí ag teaċt 'n-a ndiaiḋ.

Isiad na filiḋe do ṁair ón linn go ċéile do b'ḟearr do ċoinġiḃ an spréiḋ seo ar lasaḋ, agus do neartuiġ uirṫi ndiaiḋ ar ndiaiḋ. Is dual ár mbuiḋeaċus dóiḃ dá ḃárr. Ní ḟeicimíd i stair na hÉireann ag urmór de scríḃneóiriḃ Béarla, luaḋ ná tráċt ar Ḋáiḃí Ó Bruadair ná ar Aoḋagán Ó Raṫaille, ar an Aṫair Eóġan Ó Caoiṁ ná ar Seán Ó Gaḋra, ar Taḋg Ó Rodaiġ ná ar Art Mac Cuṁaiḋ. 'N-a éaġm is sin aṁṫaċ, is beag dá ṁearaiḋe orm ná gur dóiḃ súd is dá leiṫéidiḃ do ġaḃann a ṁolaḋ gur ḟan cumann don "ṁnaoi gan ċéile" i gcroiḋṫiḃ Gaeḋal le linn an anró ba ġéire dá ndeaġaiḋ dúṫaiġ ḃoċt ċráiḋte riaṁ tríd. Ní gáḃaḋ tráċt annso ar na dliġṫiḃ cama claona do ceapaḋ ċun muinntir na hÉireann do ċur fé ċois is ċun a gcáiliḋeaċta a ṁúċaḋ.

Iarnaiḋe cumaḋ i nIfreann maol duḃ
le cearḋaiḃ Ḃulcánuis ċraosaiġ.

a ṫugann Aoḋagán Ó Raṫaille orṫa. Ḃí Éire go tláṫ-lag an uair úd; agus ar ḟon go raiḃ na caora teó fuiliġṫe fé'n luaiṫ ag feiṫeaṁ ar ċaoi ċun lasaḋ, d'ḟan an cás ar an gcuma gcéadna geall leis, ar feaḋ na ré do ċaiṫ Seán aḃfus.

Ní ró-ċruinn is fiosaċ dúinn cionnus a fuair Seán an tabairt suas a ḃí air. Do ḃí sagart maiṫ Gaeḋlaċ i n-a ċoṁnuiḋe i gCúil, i n-aice na háite i n-a mbíoḋ Seán, agus baineann sé le deallraṁ go ḃfuair sé roinnt eóluis uaiḋ-sin. Do b'é siúd an tAṫair Conċubar Mac Cairteáin. Deir Seán sa ċaoineaḋ [1] a ċeap dó:

Mo loṁaḋ 's mo loṁ-sa an cróḃaire béasaċ
Do ḃeireaḋ dam leaḃair is cabair ċun dréaċta,
Do raḋaḋ dam airgead, leaṫan-ċuid, gléigeal,
'S do ċeannuiġeaḋ dán ċoṁ hárd le héinne!

Ba minic 'n-a dún me súgaċ saor leis;
Is, ní hurus liom siuḃal go Cúil in' éagmuis;
Ócón! le duḃrón an scéil sin:
I dTeampoll Uisce sé ċloċaiḃ an réiltean.

Aḋmuiġeann Seán go ḃfuiġeaḋ cabair is congnaṁ ón Aṫair Conċubar. Scoláire cliste i nGaeḋilg is i Laidin do b'eaḋ an sagart so, agus ní ar iarraiḋ a ḃí a ċuid Béarla aċt ċoṁ beag. 'N-a teannta-san:

Do ḃí sé in' ḟile ċoṁ milis le héinne
Insna teangṫaiḃ do ṁeaḃruiġ le céile.

Fuair sé bás i mbliaḋain a 1737.

Le linn óige Seáin do ḃí coṁgaraċ dó duine saoiṫeaṁail eile, .i. Liam Mac Cairteáin an Dúna. File agus fear mór-ḟoġluma do b'eaḋ Liam. B'é b'ḟear cinn na dúiṫċe sin i ngníoṁarṫaiḃ gaisce, go háiriṫe le linn a óige. Ċaiṫ sé tamall i n-arm Ríoġ Séamus. Ḃí sé ar an mBóinn, is i nEaċdruim is i Luimneaċ. Ó ḃliaḋain a 1705 go dtí go ḃfuair bás i

[1] ...ḃrán a IV,

1724, isé ḃí mar ċeann ar an ndáṁscoil san mBlár-nainn agus ar an dTeampoll Geal. Do ḃí taiṫiġe na scoile seo ag Seán, agus ní fuláir nó d'ḟoġluim sé a lán ó Liam a ḃí n-a ṁáiġistir uirṫi. Do ḃí Seán féin i n-a uaċtarán uirṫi i n-a diaiḋ-sean.

Innistear suaiċeantuis eaċtraiḋe i dtaoḃ Ṡeáin is Liam an Dúna, aċt ó's rud é ná fuil d'uġdartás leó aċt béal-aiṫris na ndaoine, ní fearr a n-aṫnóḋċant annso. Aċt dearḃuiġid siad dúinn go raiḃ dlúṫ-ċoidreaṁ aca araon ar a ċéile. Seo rann, aṁ, a ċuir Seán ag triall ar Liam. Rann suilt do b'eaḋ é, mar ḃí Seán á leigean air gur uaiḋ féin d'ḟoġluim Liam an filiḋeaċt. Ní mar sin do ḃí an cás eatorṫa, aċt ar a ṁalairt de ċuma. Agus, fear meaḋán-aoise do b'eaḋ Liam sara rugaḋ Seán. Sidé an rann:[1]

A ṡuairc-ḟir is uaisle do ċeartuiġeann dréaċt,
'S gurab uaim-se do ṡuairis go beadaiḋe an ċéird,
Níor ṁuar liom duit buaḋaċtant ar neart críoċ Néill
Ċun gur ḃuailis im ċluais me lem ḟlaitín féin.

Teispeánaid na leaḃair a scríoḃ Seán—nó an fuiġ-leaċ atá ar faġáil fé láṫair—go raiḃ sé oilte go maiṫ ar an nGaeḋilg, go raiḃ eólus fóġanta aige ar an mBéarla, agus taiṫiġe éigin ar an Laidin ar son gur dóċa ná deaġaiḋ sé aḃfad innti. I n-indeóin na claon-dliġe naċ maiṫ gur éiriġ leis tabairt suas oireaṁnaċ d'faġáil. "A ganḟios don dliġe is fearr beiṫ ann," adeir an seanḟocal. Is iomḋó rud do deineaḋ an uair úd a ganḟios don dliġe. Níor ḃ'ḟéidir cosc obann do ċur leis an léiġeann dúṫċuis, ar son gur tréaileaḋ go naṁdeaṁail é. Ḃí sagairt ṁaiṫe ar faġáil ṫall 's aḃfus. Do ṡoláṫruiġeadar-san máiġistrí ar ċuma éigin, nó marar éiriġ soin leo do luiġeadar féin ar teagasc na n-óg. Ní leogfaiḋe do "Pápaire" scoil a ṡeólaḋ i n-aon ḃall, aċt mar sin féin, ḃí scoileanna ann, ar son gur ṁinic ná bíoḋ congnaṁ búird ċun scríḃe ag na scoláiriḃ ná an díon os a gcionn.

[1] Ó m. V. leaṫanaċ 88. *Ib.* IX., 104.

O'Murċúġaḋ), born at Ráṫaoinneaċ, County of Cork, in March, 1700, was distinguished for the beauty and pathos of his elegiac compositions." Aċt ó ḃuail an leaḃar ṫuas umam, ṫuigeas an scéal go léir. Ar an sean-leaḃar a scríoḃ Seán féin is eaḋ fuair an Dálaċ an t-eólus. Ní fios cá ḃfuil an sean-leaḃar úd anois.

Rud eile adeir an Dálaċ: "In the year 1726 he had transcribed, with his own hand, many native historical tracts of high value." Ag tagairt don tsean-leaḃar ṫuas a ḃí annsoin arís. Duain tsean-ċuis ar uaislíḃ na Muṁan is eaḋ Duain Ċaṫáin, agus de réir an teastuis ṫuas ó Ṡeán féin, i mbliaḋain a 1726 do scríoḃaḋ é. San mbliaḋain úd go háiriṫe is eaḋ ċuir Seán críoċ ar an leaḃar, agus b'é sin a ṫug ar an nDálaċ 1726 a ṁaoiḋeaṁ i leiṫ cuid de ṡaoṫar a láiṁe. Gan aṁras ḃí an ceart aige ann.

Aċt do ḃí mearḃall ar an nDálaċ ar ċuma eile. Deir sé linn gur i n-áit dá ngairmtear "Ráṫaoinn-eaċ" i gConntae Ċorcaiġe do rugaḋ Seán. Níl aon áit i gConntae Ċorcaiġe go dtugtar "Ráṫ-aoinneaċ" air, aċt is iomḋó áit ann go ḃfuil "Ráiṫín," air. "Ráṫaoineaċ" nó "Ráiṫíneaċ" an geineaṁnaċ ar an ḃfocal "Ráiṫín," agus is iongnaḋ liom gan an Dálaċ dá luaḋ soin, mar ní ḃfuiġinn-se a ċreideaṁaint ná gur ḃ'eól dó é. Do b'é an tagra soin tuas, a ḃí ag Seán i n-a leaḃar féin a ċuir an Dálaċ amuḋa. Dá ṁéid cion a ḃí aige ar scríḃinniḃ Ṡeáin, níor ḃ'aiṫnid ná níor ḃ'eól dó an ċeanntair i n-ar ṁair an file, agus i n-ar ċaiṫ urṁór dá ṡaoġal. Nuair do ċonnaic sé Seán Ó Murċaḋa "na Rahaoineaċ" san tsean-leaḃar úd do ċeap gan aṁras gur "Rahaoineaċ" do b'ainm don ḃaile fearainn i n-a rugaḋ Seán. Ní mar sin do ḃí aiṁ. Ní'l insna foclaiḃ "na Ráiṫíneaċ" aċt sórt leas-ainm, nó ainm na treiḃe gur di Seán.

De réir gaċ deallraiṁ is i gCarraig na ḃFear do rugaḋ é, agus gan aṁras ar doṁan is ann do ḃíoḋ

1724, isé ḃí mar ċeann ar an nDáṁscoil san mBlárnainn agus ar an dTeampoll Geal. Do ḃí taiṫiġe na scoile seo ag Seán, agus ní fuláir nó d'ḟoġluim sé a lán ó Liam a ḃí n-a ṁáiġistir uirṫi. Do ḃí Seán féin i n-a uaċtarán uirṫi i n-a ḋiaiḋ-san.

Innistar suaiċeantuis eaċtraiḋe i dtaoḃ Ṡeáin is Liam an Dúna, aċt ó's rud é ná fuil d'uġdarṫás leó aċt béal-aiṫris na ndaoine, ní fearr a n-aṫnóḋċant annso. Aċt dearḃuiġid siad dúinn go raiḃ dlúṫ-ċoidreaṁ aca araon ar a ċéile. Seo rann, aṁ, a ċuir Seán ag triall ar Liam. Rann suilt do b'eaḋ é, mar ḃí Seán á leiġean air gur uaiḋ féin d'ḟoġluim Liam an ḟiliḋeaċt. Ní mar sin do ḃí an cás eatorṫa, aċt ar a ṁalairt de ċuma. Agus, fear meaḋán-aoise do b'eaḋ Liam sara rugaḋ Seán. Sidé an rann :[1]

A ḟuairc-ḟir is uaisle do ċeartuiġeann dréaċt,
'S gurab uaim-se do ḟuairis go beaḋaiḋe an ċéird,
Níor ṁuar liom duit buaḋaċtant ar neart críoċ Néill
Ċun gur ḃuailis im ċluais me lem ḟlaitín féin.

Téspeánaid na leaḃair a scríoḃ Seán—nó an fuiġlaċ atá ar faġáil fé láṫair—go raiḃ sé oilte go maiṫ ar an nGaeḋilg, go raiḃ eólus fóġanta aige ar an mBéarla, agus taiṫiġe éigin ar an Laidin ar son gur dóċa ná deaġaiḋ sé abfad innti. I n-indeóin na claon-dliġe naċ maiṫ gur éiriġ leis tabairt suas oireaṁnaċ d'faġáil. "A ganḟios don dliġe is fearr ḃeiṫ ann," adeir an seanḟocal. Is iomḋó rud do deineaḋ an uair úd a ganḟios don dliġe. Níor ḃ'ḟéidir cosc obann do ċur leis an léiġeann dúṫċuis, ar son gur tréaileaḋ go naṁdeaṁail é. Ḃí sagairt ṁaiṫe ar faġáil tall 's abfus. Do ḟoláṫruiġeadar-san máiġistrí ar ċuma éigin, nó marar éiriġ soin leo do luiġeadar féin ar ṫeagasc na n-óg. Ní leosfaiḋe do "Ṗápaire" scoil a ḟeólaḋ i n-aon ḃall, aċt mar sin féin, ḃí scoileanna ann, ar son gur ṁinic ná bíoḋ congnaṁ búird ċun scríḃe ag na scoláiriḃ ná an díon os a gcionn.

[1] Ó m. V. leaṫanaċ 88. *Ib.* IX., 104.

Níor ḃ'ḟéidir na niḋṫe seo a ḋéanaṁ gan congnaṁ na n-uaisle. Ba ró-ḃeag an truim i léiġeann a ḃí, an uair úd, ag urṁór de nua-uaislib na tíre seo. Ḃí a ṁalairt de ċúram orṫa. Ḃíodar fós gan ḃeiṫ ró-ḟocair 'n-a neadarṫa. Aċt d'ḟan roinnt de sna sean-uaislib, idir Ġaeḋlaiḃ is Sean-Ġallaiḃ. B'éigin dá lán aca súd aṫarraċ béasa (is creidim 'n-a ṫeannta) a ṫarraint ċuca leis an aimsir. Aċt do ḃíodar go léir dílis don tsean-léiġeann. Ḃíodar i ḃfaḃar na Gaeḋilge, agus ċoimeádaidís scoileanna ar siuḃal. Orṫa súd ní misde a áireaṁ annso Coitirig Baile na Speire, Gúlaig Ċnoc Ráṫa, Carrṫaig Ċarraig na ḃFear agus muinntir Leaḃailín ón dTeampoll Geal.

Do tógaḋ Seán agus luċt a ċoṁ-aimsire fé scáiṫ na gCarrṫaċ i gCarraig na ḃFear. Ba ḋual dóiḃ súd an báiḋ ar léiġeann is ḃeiṫ tugaiṫe do niḋṫiḃ a ḃronnaḋ d'ḟonn "luċt grinn is dán" do ċoṫugaḋ. Is follus ar na haṁránaiḃ a ċeap Seán dóiḃ go raiḃ árd-ċion aige orṫa, is naċ luġa 'ná soin an cion a ḃí aca súd air. Go deiṁin do ḃí duine aca .i. Eiḃlín Nic Ċárrṫaiġ, deirḃṡiúr Ḋoṁnaill, 'n-a cáirdeas Críost ag Seán. 'N-a ṫeannta soin, is don Spáinneaċ a ḃí Seán ag obair, agus is uaiḋ a ḃí a ċuid talṁan ar cíos aige.

Sidé an tráṫ 'nar ṁair Cormac Spáinneaċ. Fear groiḋe láidir agus laoċ calma do b'eaḋ é. Do ḃí sé oilte go maiṫ ar ċleasaiḃ lúiṫ is ar airm faoḃair. Is iomḋá scéal d'innistar ar a ċróḃaċt is ar a ḋeag-ġníoṁarṫaiḃ gaisce. Ba ṁinic do ṫug congnaṁ do Ġaeḋlaiḃ is do ċuir scannraḋ i nGallaiḃ. An fad do ṁair i gceannus do ḃí roinnt éigin tógḃáil cinn i nGaeḋlaiḃ na dúiṫċe sin. Do b'ḟéidir leó scoileanna léiġinn is filiḋeaċta a ċoimeád ar siuḃal, agus deallruiġeann an scéal gur mar sin do ṫárlaiḋ. Seo aṁrán a ċuir Diarmaid Óg Ó Murċaḋa ag triall ar Ċormac a d'iarraiḋ capaill air. Is fearr a

Ċuirfiḋ sé i n-umail cadé an saġas duine ḃí i gCormac 'ná tagraḋ dá ḟeaḃus uaim-se:

Mo ċnú croiḋe-se Muscraiġe do b'ḟéile reaċt,[1]
'S is duḃaċ línn a bpríonnsaí go faon tar lear,
Ba ċúl dín i gcúigiḃ na hÉireann feaċt,
Gan fionn-ri den ċrú aoird nár staon i dtreas.

I dtreas níor tolgaḋ Cormac Spáinneaċ riaṁ
Cé ċeap a ḃrollaċ mar ṗorta le náṁaid i ngliaḋ;
Flaiṫ do foilceaḋ a folannaiḃ árda triaṫ
'S na dragain b'ḟoirtill ó ṗortaiḃ na Ḃlárnann tiar.

Ṫiar tug Carolus Ċarraig na gCaél-ḟear ngroiḋe
Do ġrian-tsliocht Carraṫaċ Ċaisil is réim na ríoġ;
Iasaċt capaill nó a ḟealḃ do ḃéarfa an tsaoi
Don ġruaḋaire bacaiġ seo ag taisteal na hÉireann roiṁe.

Roiṁ Ċarolus tá m'eagla insna háitiḃ ṫiar
Fá'r scaipeas-sa de leaḃraiḃ go fánaċ siar;
Cé ṫaistealas go haistearaċ gaċ áit 'n-a ndiaiḋ,
Ón Mangartain go Caiseal is go Baile Áṫ Cliaṫ.

Cliaṫ cosantaċ na n-ollaṁan is bráṫair Ḃriain,
Triaṫ ḃrostuiġṫeaċ ḃfear Loċlann tar sáile siar;
Riaġail Ċormaic níor ḋeocair dam go bráṫ do riar,
Mian solus-ḃruinneal brollaiġ-ġeal, nár cáineaḋ riaṁ.

Riaṁ níor airgain cealla 's níor éimṫiġ neaċ;
Diaḋtaċ fairsing de ṁaiṫiḃ na nGaeḋeal an ḟlaiṫ;
Is cian do leanfaiḋ a ċeannus gan ċlaon gan ċleas
Fá iaṫaiḃ Ḃanba neartṁar na dtréan-ḟear dtais.

Tais le lagaiḃ 's le Danair ní léigfaḋ punc;
Flaiṫ i dtreasaiḃ ba seasṁaċ réim is lúṫ;
Fear gur aige do neaduiġ an ḟéile ar dtús;
'S is ceart dá ainm beiṫ carṫannaċ daonnaċdúil.[2]

Dúil Ċarolus ón gCarraig sin n-a ráiḋtear fir
Dúil calmaċt ar armaiḃ gan stánaḋ i ngoil,
Dúil trearcarṫa na n-eaċtrann tar sáile soir;
'S i ndúil leabṫaċuis do ṫaistealaiḃ níor cáineaḋ siḃ.

Siḃ d'ionnsaiġim is umluiġim go séar a ḟlaiṫ,
'S ba ḋuḃaċ línn it ḋún.tíos nár ḟéadas teaċt;
Tar ar ṡiuḃluiġeas de ḋúiṫċíḃ i nÉirinn airt,
Mo ċnú croiḋe-se Muscraiġe do b'ḟéile reaċt.

As an méid sin is féidir dúinn tuairim a ṫaḃairt ar cadé an saoġal a ḃí i gCarraig na ḃFear nuair ḃí Seán ag éirġe suas.

[1] San Acadaṁ Ríoġda, 23 N 32, leaṫanaċ 244.
[2] .i. daonnaċtaṁail,

## 3.—Dáṁscoil na Blárnann.

Do réir mar a ḃraiṫimíd, is mór a ḃí Seán fé ċomaoin ag an nDáṁscoil, a ḃí ar bun ar dtúis sa Ḃlárnainn, agus 'n-a ḋiaiḋ-san ar an dTeampoll Geal is i gCarraig na ḃFear. B'ḟéidir naċ misde dam, ar an aḋḃar-san, beagán a ráḋ 'n-a taoḃ annso. I n-aimsir Ḋonnċaḋ an Ċúil, timċeall bliaḋain a 1680, do ḃí an scoil seo fé lán-réim, mar tá fiaḋnaise tréan againn air gur ṁaiṫ an sás Donnċaḋ ċun an dáiṁ a ċoṫugaḋ. B'é an Donnċaḋ so an ceaṫraṁaḋ Iarla Ċloinne Ċarrṫaig. Ḃí Barúntaċt Ṁuscraiġe agus dúiṫċí naċ é, fé n-a riar. Sa Ḃlárnainn do ċoṁnuiġeaḋ sé, ar ḟon go raiḃ caisleáin eile 'n-a ḟeilḃ ṫall 's aḃfus ar fuaid a ḟearann dúṫċuis. B'é Mac Carrṫaig na ré úd é.

Ní fios caċoin a tosnuiġeaḋ ar scoil filiḋeaċta a ċoimeád ar siuḃal sa Ḃlárnainn, aċt is deallraṫaċ go mbíoḋ ann an faid a ḃí Mac Carrṫaig fé réim ann. I láiṁscríḃinn[1] san Agadaṁ Ríoġḋa tá an t-eolus so ar fagáil: "Ar lios Beannċair do goirṫí Mac Carrṫaig. Ó Súilleaḃáin Mór agus Ó Donnċaḋa Mór do ḋáileaḋ slait dó. Mac Ruairc a ṁarascal sluaġ. Clann Aoḋagáin a ḃreiṫeaṁain. Muinntir Ḋálaiġ a ollaṁain re dán. Muinntir Ḋuinnín a ollaṁain re seanċus." Ní fuláir nó ba duine den treiḃ seo Ḋálaiġ a ċuir ar bun an scoil. Do ḃí scoil eile[2] aca súd i bparóiste Ċill Croċáin i n-aice le Beanntraiġe:

Do leanadar ollaṁain an léiġinn don dán díreaċ, aṁ. I gcóir na n-uaisle a ḃídís ag ceapadóireaċt. Aċt d'éis aimsir Ċromuill ní raiḃ na huaisle santa

[1] 23 N 13, leaṫnċ 101.

[2] Ord. Sur. Maps, Cork No. 138.

aca aċt i gcruṫ gan tábaċt. Annsoin do b'éigin dóib casaḋ ar an sluaġ nó claoiḋe le malairt céirde. Mar adubairt Taḋg Ó Duinnín :

> Mo ċeárd ó ṁeaṫ le malairt dliġe i nÉirinn
> Mo ċráḋ go raċ gan stad le bríbéireaċt.

Agus dubairt Eóġan Ó Caoiṁ gá ḟreagraḋ :

> A Ṫaiḋg, ó ḃraiṫim go raċair le bríbéireaċt,
> Raġad sa sealad ag bearraḋ gaċ cíléara.

Ċuaiḋ Taḋg ag feirmeóireaċt[1] ag Cnoc na nGall i n-aice lé Áċaḋ an Ċóirse; agus Eóġan, d'éis báis a ṁná is a ṁic do ġlac gráḋa Coisreagtha. Do bí an dán díreaċ ró-ċarta don tsluaġ, agus do ṫeip ar an dáiṁ iad a ḃogaḋ ċríd. Aċt i gcaiṫeaṁ na ré úd 1650-1700, ṫáinig aṫarrúġaḋ ar an gceirt. Bí na sean-scoileanna filiḋeaċta imṫiġṫe, agus do deineaḋ dearmad ar an nDeibiḋe is ar an Rannaiġeaċt. 'N-a n-ionad soin d'ḟás an ḟiliḋeaċt nua. D'eascair sí a croiḋe láir na ndaoine féin. Bí ag daoinib áirṫe rudaí fiúntaċa le cur i n-uṁail. Cuige seo do bí aca áis nár ġábaḋ na bliaḋnta fada a ṫabairt ar scoil gá foġluim. Áis nádúrṫa do b'eaḋ í. Ṫáinig sí ó ḋúṫċus dóib. Do ṫairngeadar ċúċa í. B'in deireaḋ le céird an ḟile. Do bí briste ar ḟile na foġluma is bí buaiḋte ag file na féiṫe.

Com fada siar is a téiḋeann ré na filiḋeaċta nua b'é ceann a bí ar an nDáṁscoil seo sa Blárnainn Diarmaid, mac Seáin Buiḋe, Mac Carrṫaiġ. I gceanntair na Blárnann is eaḋ bí i n-a ċoṁnuiḋe. Duine tábaċtaċ do b'eaḋ é i dtosaċ a ṡaoġail, aċt ar ionnarbaḋ an Iarla do ġaib ċun boċtaineaċt. Ar teaċt na cruime is na léiṫe air, do ċaill sé an capall deireannaċ a bí aige .i. an Ḟalarta Gorm. Dá méid do ċuardaiġ ní ḃfuair éinne do ḃronnfaḋ capall air. Is annsoin do ċaoin an Ḟalarta agus

[1] Book of Forfeitures, *sub* Earl of Clancarty.

Níor ḃ'ḟéidir na niḋṫe seo a ḋéanaṁ gan congnaṁ na n-uaisle. Ba ró-ḃeag an tsuim i léiġeann a ḃí, an uair úd, ag urṁór de nua-uaislib na tíre seo. Ḃí a ṁalairt de ċúram orṫa. Ḃíodar fós gan ḃeiṫ ró-ṡocair 'n-a neadaraċa. Aċt d'ḟan roinnt de sna sean-uaislib, idir Ġaeḋlaib is Sean-Ġallaib. B'éigin dá lán aca súd aṫarraċ béasa (is creidiṁ 'n-a ṫeannta) a ṫarraint ċuca leis an aimsir. Aċt do ḃíodar go léir dílis don tsean-léiġeann. Ḃíodar i bḟabar na Gaeḋilge, agus ċoimeádaidís scoileanna ar siubal. Orṫa súd ní miste a áireaṁ annso Coitirig Ḃaile na Speire, Gúlaiġ Ċnoc Ráṫa, Carrṫaiġ Ċarraig na bFear agus muinntir Leabailín ón dTeampoll Geal.

Do tógaḋ Seán agus luċt a ċoṁ-aimsire fé sgáiṫ na gCarrṫaċ i gCarraig na bFear. Ba ḋual dóiḃ siúd an báiḋ ar léiġeann is ḃeiṫ tugaiṫe do niḋṫiḃ a ḃronnaḋ d'ḟonn "luċt grinn is dán" do ċoṫugaḋ. Is follus ar na haṁránaiḃ a ċeap Seán dóiḃ go raiḃ árd-ċion aige orṫa, is naċ luġa 'ná soin an cion a ḃí aca súd air. Go deiṁin do ḃí duine aca .i. Eiḃlín Nic Ċárrṫaiġ, deirḃṡiúr Ḋoṁnaill, 'n-a cáirdeas Ċríost ag Seán. 'N-a ṫeannta soin, is don Spáinneaċ a ḃí Seán ag obair, agus is uaiḋ a ḃí a ċuid talṁan ar cíos aige.

Siḋé an tráṫ 'nar ṁair Cormac Spáinneaċ. Fear groiḋe láidir agus laoċ calma do b'eaḋ é. Do ḃí sé oilte go maiṫ ar ċleasaiḃ lúiṫ is ar airm faoḃair. Is iomḋó scéal d'innistar ar a ċróḋaċt is ar a ḋeaġ-ġníoṁarṫaiḃ gaisce. Ba ṁinic do ṫug congnaṁ do Ġaeḋlaiḃ is do ċuir sceannraḋ i nGallaiḃ. An faid do ṁair i gceannus do ḃí roinnt éigin tógḃáil cinn i nGaeḋlaiḃ na dúiṫċe sin. Do b'ḟéidir leó scoil-eanna léiġinn is filiḋeaċta a ċoimeád ar siubal, agus deallruiġeann an scéal gur mar sin do ṫárlaiḋ. Seo aṁrán a ċuir Diarmaid Óg Ó Murċaḋa ag triall ar Ċormac a d'iarraiḋ capaill air. Is fearr a

Fuair Liaṁ Ruaḋ bás i mbliaḋain a 1738. Ón mbliaḋain sin go dtí gur cailleaḋ é féin b'é Seán a bíoḋ i gceannus na scoile. Tá deiṁniuġaḋ air sin aḃfus is tall tré n-a dántaiḃ. Ċuir Liam Ó Murċaḋa "Ceap Craoiḃe Gearaltaċ" ċuige i mbliaḋain a 1747 d'ḟonn is a ṫuairim do ṫaḃairt ar a ḟaoṫar. Do ṫaitn an obair le Seán níḋ naċ iongnaḋ agus do ċuir soin i n-uṁail do Liam.[1] San aṁrán[2] do ċuir Pádraig Ó Súilleaḃáin ag triall ar Ṡeán, duḃairt:

Is iongnaḋ linn tu it ċodlaḋ mar taoi,
'S gur bronnaḋ ón gcríċ an ċraoḃ duit.

Deir an Dálaċ: "He (.i. Seán) was the chief patron of a bardic sessions, or academy, held periodically at Charleville, and in the parish of Whitechurch, near Blarney." Tá dá scoil á mearcaḋ ag an nDálaċ annso, .i. Scoil na Ráṫa agus Scoil na Blárnann. Is beag an baint a ḃí ag Seán leis an scoil san Ráiṫ.

Aċt i n-am an ġáḃaḋ is eaḋ aiṫeantar caraid. Nuair do goideaḋ an molt ó Ṡeán do ċuir sé gairmscoile[3] amaċ a d'iarraiḋ congnaiṁ, agus ní ḃeaġaiḋ a ġlór gan toraḋ air. Ní dóiġ liom féin, aṁ, go raiḃ aon árd-réim ag leanaṁaint don uaċtaránaċt so. Ní ḃítí ġá lorg ná ní ṁaoiḋtí puinn airti. Ba ró-ṁinic gur don té ba ṫreise soiléar ba ṁó do ṫugtaí urraim. D'éis báis Ṡeáin ní airiġmíd a ṫuilleaḋ tráċt ar an scoil. Ní ḟágann soin ná go raḃadar na filiḋe ann, aċt gur dóċa ná tagaidís i ḃfoċair a ċéile.

I n-aimsir Ríoġ Séamus is eaḋ ḃí an scoil seo na Blárnann fé árd-réim. Ḃí ceaḋ ag na filiḋiḃ labairt go dána an uair úd agus is iad do luiġ ar ċeapadóireaċt go háṫuraċ. Ar fuaid aontaiġe na

[1] Aṁrán a XXX, [2] Aṁrán a XXVI. [3] Aṁrán a LIII.

## 3. DÁṀSCOIL NA BLÁRNANN.

Do réir mar a ḃraiṫimíd, is mór a ḃí Seán fé ċomaoin ag an nDáṁscoil, a ḃí ar bun ar dtúis sa Ḃlárnainn, agus 'n-a ḋiaiḋ-san ar an dTeampoll Geal is i gCarraig na bḟear. B'ḟéidir naċ misde ḋam, ar an aḋḃar-san, beagán a ráḋ 'n-a taoḃ annso. I n-aimsir Ḋonnċaḋ an Ċúil, timċeall bliaḋain a 1680, do ḃí an scoil seo fé lán-réim, mar tá fiaḋnaise tréan againn air gur ṁaiṫ an sás Donnċaḋ ċun an dáiṁ a ċoṫugaḋ. B'é an Donnċaḋ so an ceaṫraṁaḋ Iarla Ċloinne Carrṫaiġ. Ḃí Barúntaċt Ṁuscraiġe agus dúiṫċí naċ é, fé n-a riar. Sa Ḃlárnainn do ċoṁnuiġeaḋ sé, ar ṡon go raiḃ caisleáin eile 'n-a ṡeilḃ ṫall 's aḃfus ar fuaid a ḟearann dúṫċuis. B'é Mac Carrṫaiġ na ré úd é.

Ní fios caċoin a tosnuiġeaḋ ar scoil filiḋeaċta a ċoimeád ar siuḃal sa Ḃlárnainn, aċt is deallraṫaċ go mbíoḋ ann an faid a ḃí Mac Carrṫaiġ fé réim ann. I láiṁscríḃinn[1] san Agadaṁ Ríoġḋa tá an t-eolus so ar fagáil: "Ar Lios Beannċair do goirṫí Mac Carrṫaiġ. Ó Súilleaḃáin Mór agus Ó Donnċaḋa Mór do ḋáileaḋ slait dó. Mac Ruairc a ṁarascal sluaġ. Clann Aoḋagáin a ḃreiṫeaṁain. Muinntir Ḋálaiġ a ollaṁain re dán. Muinntir Ḋuinnín a ollaṁain re seanċus." Ní fuláir nó ba ḋuine den treiḃ seo Ḋálaiġ a ċuir ar bun an scoil. Do ḃí scoil eile[2] aca súd i bparóiste Ċill Cróċáin i n-aice le Beannċraiġe.

Do leanadar ollaṁain an léiġinn don dán díreaċ, aṁ. I gcóir na n-uaisle a ḃídís ag ceapaḋóireaċt. Aċt d'éis aimsir Ċromuill ní raiḃ na huaisle fanta

[1] 23 N 13, leaṫnċ 101.

[2] Ord. Sur. Maps, Cork No. 138.

## 4.— 1724-1737.

Ba luaṫ go leór in' aois do ċuir Seán roiṁe leaḃair a sgríoḃaḋ agus aṁráin a ċeapaḋ. Dálta an leaḃair ar ar ṫarraing an Dálaċ cuid de 23 E 14, tá's againn gur tosnuiġeaḋ ar é sgríoḃaḋ i mbliaḋain a 1724. Ní raiḃ Seán aċt ceiṫre bliaḋna fiċead d'aois an uair sin. An bliaḋain ċéadna úd an taca i n-ar sgríoḃ an ċéad déantús go ḃfuil dearḃuġaḋ againn leis, .i. an caoineaḋ[1] do ċeap ar ḃás Liam an Dúna. Ní fuláir nó ḃí in' aigne aige, an tráṫ do ċeap é, an marḃna breaġ úd a ḋein Liam féin ar Ṁáire Spáinneaċ, bean Uí Ċeallaċáin ó Ċonntae an Ċláir. Sidé an ċéad ċeaṫraṁa d'aiste liam:

Mairg do ċualaḋ marḃ a tuairisc
  fé leacaiḃ i dtuamba Ċuinnċe;
Ailleán Ċarraṫaċ breáġ breáġ baċallaċ,
  Gráḋ gráḋ is taitneaṁ mo ċroiḋe-se;
Iniġean Cúrí is bile na Múscraiġe,
  Bruinneal na n-úr-ċíoċ mionla,
Réaltann calaḋ-puirt ṁaorḋa ṁarcallaċ,
  Craoḃ de ṁaiṫiḃ mac Míleaḋ.

Dá ḃliaḋain 'n-a ḋiaiḋ-san do ċeap Seán an giota[2] ar an Aṫair Ióseph Mac Cairteáin. Deallruiġeann sé gur ḃ'í seo an ḃliaḋain go ndearnaḋ sagart den Aṫair Ióseph is go raiḃ d'éis filleaḋ a-ḃaile. An uair úd ba ṁinic gur i dtiġ a ṁuinntire féin do ċoṁnuiġeaḋ sagart is go ndeineaḋ freastal a gan-fios ar a ṡean-ċoṁursain de réir mar do ḃ'féidir leis.

Ní'l tuairisc ċinnte ar Ṡeán ó ḃliaḋain a 1726 go dtí bliaḋain a 1737. Do ḃíoḋ gan aṁrus ag ceapaḋ aṁrán, is ag foġluim na píbe, is ag sgríoḃaḋ leaḃar.

[1] Aṁrán a III.  [2] Aṁrán a XXXII.

Muṁan do cloistí aṁránuiḋṫe is an aiste ba ḋéiḋeannaiġe do ḟríṫ ó Ḋiarmaid mac Seáin Ḃuiḋe ar callaireaċt aca i n-árd a gcinn 's a ngoṫa. Ba ġearr 'n-a ḋiaiḋ-san go mbeaḋ ag an ndream gcéadna á reic freagraḋ tábaċtaċ ó Ḋáiḃí Ó Bruadair. D'éistí go fonnaṁar le cainnt na bfiliḋe úd. Do b'ḟiú í éisteaċt léi. Ḃí ciall agus coṫrom, greann agus gontaċt, fuinneaṁ agus feabus féiṫe innti. An ḟaid do ḃídís Diarmaid is Dáiḃí, Doṁnall na Tuile is Doṁnall na Buile, ag cur síos go neaṁspleaḋaċ ar ḋálaiḃ na tíre nó ag molaḋ gaiḃne is gréasuiḋṫe a ndúiṫċí féin, ḃídís an tAṫair Doṁnall Ó Colmáin is Eóġan Ó Caoiṁ ag scríoḃaḋ leaḃar is ag ceapaḋ aṁrán diaḋa. B'é siúd "ré órḋa" nua-litriḋeaċta na Gaeḋilge i ndáiríriḃ. Aċt do ċuir lá na Bóinne agus lag-sprid Séamuis deireaḋ leis. Aililiú a ċroiḋe, ní fearr beiṫ ag tráċt air.

Do ḃí cuiṁneaṁ na haimsire úd ar marṫain fós i measc daoine, nuair a ḃí Seán ag éirġe suas, agus ní fuláir ná go ndeaġaiḋ soin is an coidreaṁ a ḃí aige ar luċt léiġinn ċun caor-ṫuile na filiḋeaċta do noċtaḋ ann. Ar an aḋḃar-san isé Seán—agus Éamonn de ḃFál—do ċuirfinn-se mar ċeangal idir ḟiliḋiḃ na seann-ré, mar atá an dream ṫuas, Aoḋagán Ó Raṫaille is Donnċaḋ Caoċ Ó Maṫġaṁna, an tAṫair Conċuḃar Ó Briain is Eoġan Ó Callanáin agus an dream eile a ṁair ní ba ḋéiḋeannaiġe .i. Eoġan Ruaḋ is Taḋg Gaeḋlaċ, An tAṫair Liam Inglis is Donnċaḋ Ruaḋ, Éadḃard de Nógla is "Filiḋe na Máiġe."



## 4.— 1724-1737.

Ba luaṫ go leór in' aois do ċuir Seán roiṁe leaḃair a scríoḃaḋ agus aṁráin a ċeapaḋ. Dálta an leaḃair ar ar ṫarraing an Dálaċ cuid de 23 E 14, tá's againn gur tosnuiġeaḋ ar é scríoḃaḋ i mbliaḋ-ain a 1724. Ní raiḃ Seán act ceiṫre bliaḋna fiċead d'aois an uair sin. An ḃliaḋain ċéadna úd an taca i n-ar scríoḃ an ċéad déantús go ḃfuil dearḃuġaḋ againn leis, .i. an caoineaḋ[1] do ċeap ar ḃás Liam an Dúna. Ní fuláir nó ḃí in' aigne aige, an tráṫ do ċeap é, an marḃna breaġ úd a dein Liam féin ar Ṁáire Spáinneaċ, bean Uí Ċeallaċáin ó Ċonntae an Ċláir. Sidé an ċéad ċeaṫraṁa d'aiste Liam:

Mairg do ċualaḋ marḃ a tuairisc
  Fé leacaiḃ i dtuamba Ċuinnċe;
Ailleán Carraṫaċ breáġ breáġ baċallaċ,
  Gráḋ gráḋ is taitneaṁ mo ċroiḋe-se;
Iniġean Cúrí is bile na Múscraiġe,
  Bruinneal na n-úr-ċíoċ míonla,
Réaltann calaḋ-ṗuirt ṁaorḋa ṁascallaċ,
  Craoḃ de ṁaiṫiḃ mac Míleaḋ.

Ḋá ḃliaḋain 'n-a ḋiaiḋ-san do ċeap Seán an giota[2] ar an Aṫair Ióseph Mac Cairteáin. Deallruiġeann sé gur ḃ'í seo an ḃliaḋain go ndearnaḋ sagart den Aṫair Ióseph is go raiḃ d'éis filleaḋ a-ḃaile. An uair úd ba ṁinic gur i dtiġ a ṁuinntire féin do ċoṁnuiġeaḋ sagart is go ndeineaḋ freastal a gan-ḟios ar a ṡean-ċoṁursain de réir mar do ḃ'ḟéidir leis.

Ní'l tuairisc cinnte ar Ṡeán ó ḃliaḋain a 1726 go dtí bliaḋain a 1737. Do ḃíoḋ gan aṁras ag ceapaḋ aṁrán, is ag foġluim na píbe, is ag scríoḃaḋ leaḃar.

[1] Aṁrán a III.   [2] Aṁrán a XXXII.

Ní dóċa go ndeaġaiḋ sé aḃfad ar an bpíb, aiṁṫaiġ, mar dá mbaḋ rud é go raiḃ sé sár-ċlisṫe uirṫi, ní móide go mbeifiḋe á casaḋ leis.[1] Dá mbeaḋ clú na seanma air le linn a ré féin is deallraṫaċ go mairfaḋ soin i seanċus daoine. Dá ṁéid do ċualaḋ-sa ’n-a ṫaoḃ i mbéal-aiṫris, níor airiġeas riaṁ go raiḃ sé oilte ar ṗíobaireaċt. Sórt caiṫeaṁ aimsire aige do b’eaḋ í. Ba ġnaoi leis an ceól is an scléip; aċt féiḃ mar aduḃairt sé féin:

Píob má ġlacas i láiṁ
  ní leanfad go bráṫ mar ċéird
Is cuiḃe ḋam satailt ar ráinn
  ’S ḃeiṫ gabṫaċ le grásta Dé.

Baineann sé le deallraiṁ gur tráṫ éigin i ndeireaḋ na ré seo (1726-1737) do ṗós sé, ar ṡon ná fuil cunntus ar faġáil anois air siúd; ná ní fios cia’r ḋíoḃ a ḃean. I n-earraċ na bliaḋna 1745, aṁ, agus é i n-a oṫar luiġe láiṁe, do ḃí seisear cloinne aige. Duḃairt sé féin:[2] “Dá ṫrí leanḃ do screadfaḋ fám ṡíneaḋ i gcré.” Sin é an ḟiaḋnaise is cruinne ar faġáil i dtaoḃ na bliaḋna i n-ar ṗós sé.

Is cosṁail, mar an gcéadna, gur i gcaiṫeaṁ na ré úd a luaḋmair ṫuas, do ṫosnuiġ Seán ar ḃeiṫ ’n-a reaċtaire is ’n-a ċléireaċ ag Cormac Spáinneaċ. Ḃí a ċuid tailiṁ ar cíos agá aṫair ón Spáinneaċ, agus is i n-aġaiḋ an ċíosa a ḃíoḋ Seán ag obair dó féiḃ mar do rin a ṡinsir roiṁe. Ba ġnáṫaċ an uair úd agus aḃfad n-a ḋiaiḋ-san i nÉirinn earraiḋe sóirt á dtaḃairt mar ḋíolfiaċ i rud i n-ionad airgid. Agus maireann an gnás so i ndúiṫċiḃ áiriṫe sa Ġaeḋealtaċt fós i n-indeóin a ḟlúirriġe is dó ḃíonn an t-airgead. Nuair do cailleaḋ Cormac Spáinneaċ i mbliaḋain a 1758 do ṫáinig Doṁnall mac a ḋearḃ-ráṫar i gceannus na dúiṫċe, agus sé n-a réir sin do

[1] Aṁrán a L.

[2] Aṁrán a XVIII.

ḃíoḋ Seán feasta.' San aṁrán caointe a ċeap ar Ċormac duḃairt:

"'S dom ḟortaċt go ngeóbaḋ le Doṁnall milis 'n-a ḋíol."

Do ḃí Seán ar feaḋ scaiṫiṁ ag déanaṁ báillíḋeaċta. Níor ṫaitneaṁ leis é mar ġnó, de ḃríġ go gcuireaḋ sé ó ġnaoi na ndaoine é, díreaċ mar do ṫárlóġaḋ indiu féin. An tráṫ úd ḃíoḋ lán-an-ṁála le déanaṁ ag báillíḃ i gcásaiḃ deaċṁan is luċt fiaċ i dteannta ruḋaí eile. Ġnóṫaí ḋen tsórt so a ḃeireaḋ i gcoinniḃ na ndaoine iad, agus ní hiongnaḋ linn nár ġreann le Seán an obair is gur ċuir suas di gan moill. Siḋé an "Surrender" a ṫug uirṫi.[1]

Ó's duine ḋen dáiṁ sinn tá síos d'earḃa na dtriaṫ,
Gan tiḋeal i n-árd-ḋlíġe d'ḟaġáil puinn eatorṫa riaṁ,
Riṫfead dom ġáirdín, ránn ṁín glacfad mar riaġail,
Is cuirfead an báillíḋeaċt fá ṫrí i n-ainm an d—l!

Tuigeaḋ an léiġṫeóir an méid seo. Níor ḋóiġ le Seán gur ċéim síos ḋó féin is don ṁuinntir a ṫáinig roiṁe go mbídís ag obair don Spáinneaċ, ná go mbídís mar aduḃairt sé féin "i dtruipiḃ na gCárrṫaċ." Seanḟocal i measc na nGaeḋeal is eaḋ cíos do ṫiġearna nó biaḋ do leanḃ. Do ḃí meas ar na seann-taoisiġ agá muinntir féin, marab ionann is an meas atá ar "ṫiġearnaí" an lae indiu. As a mboċtaineaċt féin—agus boċt dealḃ a ḃí a ḃfur-ṁór—do ḋeineadar díċeall fóġnaiṁ dá dtaoisiġ. Duine de ċéird Ṡeáin, an uair úd, leaṫ-ḋuine-uasal a ḃíoḋ ann. Do ḟéaċtaí suas dó. Do loirgtí comaiирle air. Do ḋeintí gearán leis, ag súil le faḃar nó le comaoin beag éigin. Ba ḋeacair d'ḟaġáil a leiṫéid eile de ḋílse is mar ṫeispeánaḋ

[1] "Surrinder Ṡeáin Uí Ṁurċaḋa ar an mbáillíḋeaċt," 23 B 38, leaṫ 81.

muinntir na hÉireann dá dtaoisiġ, aḃfad d'éis cóṁaċt na dtiġearnaí d'imṫeaċt ní haṁáin i nÉirinn aċt ar fud na hEórpa. Dálta na dtaoiseaċ féin, nó an fuiġlaċ den tseana-ṫreiḃ gur ḟan aca a ḃeag nó a ṁór dá mbeaṫaiḋ, ba leasc leó luiġe de ṗreiḃ ar ṫiorántaċt is ar ċreaċaḋ is ar ḋíbirt na ḃfann féiḃ mar do-ġníoḋ luċt na huaisleaċt nua.

Ba ḋú is ba ḋúṫċus don Spáinneaċ ḃeiṫ cúramaċ um a ṁuinntir féin. Ṫáinig ċun baile ḋó flúirse is féile, bárr daonnaċta, truaġ ḋon ḃoċt is caḃair don ḃraon-lag. Le linn duiḃré na gcam-ḋliġṫe do ċosain sé a ḋaoine ar faolċoin, do leig dóiḃ maireaċtaint i síṫ gan cur isteaċ orṫa i dtaoḃ creidiṁ ná coinsís, agus do ḟreagair don ċion a fuair ó ṡinsearḋaċt ar léiġeann is ar ḋeiġ-ḃéasaiḃ Gaeḋeal mar do b'ḟearr do b'ḟéidir é ḋéanaṁ an tráṫ úd. Tá deiṁniuġaḋ againn air seo insna haṁránaiḃ do ċeap Diarmaid Óg Ó Murċaḋa agus Seán Cláraċ á ṁolaḋ. Do n-a leiṫéid sin d'ḟear a ḃí Seán na Ráiṫíneaċ ag fóġnaṁ, agus is cóir a ṁeas go raiḃ móiréis air dá ḃárr. Ní ḃaineann sé le n-ár gcúram anois má ḃí a ṁalairt de scéal ag sliocht sleaċta na ndaoine gcéadna. Is iomḋó cor a ċuireann an saoġal de. Is gearr anois gur tiġearna talṁan gaċ éinne.

Aċt ó ḃí Seán mórċúiseaċ i dtaoḃ a ḃirte féin, ní hiongnaḋ linn gur lag leis an ḃáillíḋeaċt is gur gearr a ṡeasaiṁ í. Ar an aḋḃar-san nuair a ċuirimíd ċun breiṫ a ṫaḃairt air, ná deinimís dearṁad ar an saoġal a ḃí ann an uair úd. Ná cuirimís an saoġal úd i gcompráid leis an saoġal fé láṫair. Ná tugaimís breiṫ ar an gcéad scéal go mbeireann an taoḃ eile orainn.

I mbliaḋain a 1737 do scríḃ Seán an marḃna ar an Aṫair Concuḃar Mac Cairteáin. Is iomḋó comaoin a ċuir an sagart fíor-Ġaeḋlaċ fíor-léiġeanta so ar Ṡeán is b'é ba luġa ba ġann ḋó

a ḋéanaṁ ná é ċaoineaḋ i nDeireaḋ na scríbe. An bliaḋain ċéadna so do marḃaḋ Dáṫ Ó Glasáin, báille, i gCorcaiġ. Níor ḃ'é dearmad Seáin gan sailm a ċur 'n-a ḋiaiḋ. Níor ḃ'aon earra fóġanta é Dáṫ so má's fíor do Seán. Ḃí sé tugaiṫe do ċreaċaḋ is d'argain, agus mara mbeaḋ go raiḃ ní imṫeóġaḋ a leiṫéid sin de íde air.

## 5.—AN tAṪAIR SEÁN Ó BRIAIN.

I gcaiṫeaṁ na ré úd 1737-1740, do ḃí Seán greiṫileánaċ a ḃóṫain ag scríoḃaḋ leaḃar is ag ceapaḋ aṁrán, ag fóġnaṁ dá ṫiġearna is i mbun an ċéaċta. I mbliaḋain a 1738 do cailleaḋ Liam Ruaḋ Mac Coitir, agus níor ḃ'ḟuláir do Seán é ċaoineaḋ.[1] Liam a ḃí 'n-a ċeann ar an nDáṁscoil aca, agus Seán an tanaiste. Níor ċuiḃe ḋó, ar an-aḋḃar san, fanaṁaint 'n-a ṫost. An ḃliaḋain 'n-a ḋiaiḋ-san do cailleaḋ Donnċaḋ Ḃaile Aoḋa Mac Cárrṫaiġ, agus tamall gearr n-a ḋiaiḋ d'éag a ṁac Cormac ṫall i mḂreatain, nó san mbaile ar a dtugtar Bath. Ḃa ṁaise ḋo Seán go nDearnaiḋ fearaḋ ar a gcluiṫċiḃ caointe.[2]

Um an dtaca so is eaḋ ḃí an tAṫair Seán Ó Briain i gCarraig na ḃFear. Is cosṁail gurab aṁlaiḋ a ṫáinig sé ann d'éis ḃáis an Aṫar Conċuḃar Mac Cairteáin. D'éiriġ dlúṫ-ċaradus idir Seán is an sagart nua. Pé áit 'n-a raiḃ an tAṫair Seán sular ṫáinig go dtí Carraig na ḃFear do ċaill se—i mbliaḋain a 1736, má's fíor—capall cíorḋuḃ a ḃí aige. Is dóċa ná raiḃ a ṁalairt aige is gur ḋeacair leis a ġairm do ṡreastal i n-éaġmuis áise na hiallaite agus a ṁinicí do ṫagaḋ glaoḋaċ aḃfad ó

[1] Aṁrán a I.
[2] Aṁrán a IX. agus a XI.

baile air. Ciarán an ainm a ḃí ar an gcapall. Seo mar do ċaoin is mar do ṁol sé a Ċiarán.[1]

A Ċiaráin is cian-ċás mar radarc 's is brón,
Do ċliaṫán dá sciallail ag gaḋraiḃ ḃóin;
Do ṫruaṫ, tráṫ, dá ḋian-ċráḋ gan ṁeiḋir gan spórt,
Ag triall árda is fiar-ṁágaiḃ 's a ḃoinn ar ród.

Is meanmnaċ súgaċ siuḃlaċ trasálta
Do ṫaistealaḋ triúċa fúm go scafánta ;
Níor ṡamail i gcúrsa cú ná gearrán dó ;
'S ní srealaḋ an drúċt de ċionnta tuisle ḟaġáil dó.

Ní'l easpog ná prionnsa i nDúṫaiġ Almáinne,
Ná[2] ceannasaċ clúṁail—cúinge caṫ n-áḋṁar—
Nár ṁaise 'n-a ṫrúp ċun túrnaḋ neart náṁad,
'S ċun eaċra ḃrúġaḋ, an bonnsaċ ċleas-ċéasraċ.

Ba leaḃair a úrla búclaċ beart-ṫáclaċ,
'S ba ṫaiṫneaṁaċ búḋaċ a ḟúile neaṁ-scáṫṁar ;
Ba ṁear a ċos lúṫṁar lúinneaċ lear-spásaċ,
A[3] asa 's a ḃonn 's a ċom 's a ċreaċt áluinn.

Ba ġioḋamaċ triopallaċ innealta sásta
Do lingeaḋ go fritir ṫar toinneaċaiḃ báiḋte ;
Is clisṫe do riṫeaḋ ṫar iomad de láirṫiḃ,
'S do ċuireaḋ an cluiṫċe go minic[4] ar lán-stail.

Stail ṁic Pilib dá dtigeaḋ ċun gleacaiḋeaċt linn,
I gcleasaiḃ goile is di-se ná maiṫṡiḋe puinn ;
Eaċra an ċruinne ní ḟionnaim mar ṁarcaiġeaċt ḟíor,
D'aiṫle an trioppaiġ is mise dar ṫaiṫiġeas díoḃ.

Do ṫug Séamus Beag Mac Coitir freagra[5] air mar seo :

A Aṫair ḋil dar ṫairgeas-sa díograis cléiḃ
Taitneaṁ uile ṁ'anma 's mo ċroiḋe go léir,
Tá mearḃall ar m'aigne, cé taoim[6] i gcéin,
Ót ċapall do ḃeiṫ treascarṫa san díg go tréiṫ.

[1] 23 B 38, leaṫnċ. 111: "An tAṫair Seán O Briain cct. dá Ċiarán, capall do ċaill." 24 L 32, an ċeaṫraṁa alt aniar ó ḋeireaḋ an leaḃair: "Seaġán Ó Murċaḋa do Ċiarán, capall do ċaill sé go cinneaṁnaċ san mbliaḋain, 1736." Níor ḃ'é Seán Ó Murċaḋa do ċeap é, aṁ.
[2] Tá ceannasaċ, L.
[3] Sa reaṫaċa 'sa ḃóinn 'sa ċuing do ḃí ceart áluinn, L.
[4] I sliġtiḃ ar lán-stail. L.
[5] 23 B 38, leaṫnċ. 112. 24 L 32.
[6] *Taoir*, L.

Preabaire mear meanmnaċ gan ḃaois an stéad,
Ba ṁaise d'eaċaiḃ Ḃanba, ba ċaoiṁe méinn,
Do b'ḟearra sgaiṫeaṁ reaṫa cnuic, is rinnce, is léim,
'S i gcaismearta na n-eaċra do ḃí san bḟéinn.

Dá bfanaḋ cion ar eaglais mar ḃíoḋ de ġréas;
nó ar acṁuinn file ar ṁeamram ag mín-ċur dréaċt;
nó ar ṫagra i moḋ staire cirt ar innsint scéal
Airtriġṫe[1] malarta ar gníoṁa an tsaoġail.

nó ar ṡeanċus ag dearḃaḋ na sinsear saor;
nó ar ṫeagasc neiṫ[2] a leaḃraiḃ dá mbí le léiġeann;
nó ar ċantain ṁilis ṁealla-ḃuig na laoiṫe léir;
nó[3] ar ḟreangaiḃ snuiḋte seana-ċruite suiḋte féin.

Dá maireaḋ mil ar ċeaċtar aca ṁaoiḋim im réim,
Dot ṡaṁail-se gan ċapall ḃeiṫ dar linn níor ḃaoġal;
Capall agus dafíċid duit 'n-a díol[4] baḋ réil—
Dá dtairgsinn 's dá n-abrainn, do b'ḟíor dam, céad!

Na flaṫa soin le haiscetaiḃ baḋ sínteaċ saor,
ná caigileaḋ ar eagnaċ a maoin ná a spré;
gaċ pearsa aca, mo ḋaiṫnid-se, nár ċríon an t-éag
gur ċreaċadar na danair seo le dliġe doċt daor.

Nuair ṫáinig an tAṫair Seán go dtí Carraig na bḟear i n-a ḋiaiḋ-sin, ba ṫruaġ le muinntir na háite é ag triall de ċois is a "ḃuinn ar ród." Do ḋeineadar suas fiaċa capaill is do ḃronnadar "stéad" eile air. 'Siad 1739 agus 1740 atá insna láiṁscríbniḃ i n-aġaiḋ an ġníoṁa so, aċt is dóiġ liom féin gur ċuir sé amaċ bliadain nó dó roiṁe sin. Do ṁol an tAṫair Seán féile is carṫannaċt a ṗróis-teánaċ, agus do ḟreagair Seán na Ráiṫíneaċ é ar son an ṗobail.[5] Dar ndóiġ ba ḋual do ṁuinntir na paróiste sin a ḃeiṫ so-ċoṁairleaċ is ḃeiṫ ceana-ṁail ar an gcléir. Os cionn leaṫ-ċéad bliadan d'éis na haimsire seo, do ṁair Conċúḃair Siúinéir[6]

[1] Airtriṫeaḋ a ṁalarta, B; airdriṫe malarta ar gníoṁ-arṫa, L.
[2] naċ, B; ṁic, L.
[3] no ar spreagaḋ snuiṫe seanaċruite le faoḃaraiḃ méar, L.
[4] n-a ḋíol, L.
[5] Aṁráin a XXIII. agus a XXIV.
[6] fear de ṁuinntir Ḃuaċalla do b'eaḋ é.

ann. Seo mar aḋeir sé um an gcúis i n-aṁrán do ċeap ag molaḋ "Ċarraig na gCael-ḟear":

Do ġeóḃṫaiḋe aifreann Dé ann
  Agus teagasc ar ḃréiṫriḃ Ċríost;
Is ní'l fán ar ár sagart sa naoṁṫaċt,
  Tá a ġairm fí réim sa tír.

Ní fuláir a aḋṁáil gur ḃ'annaṁ riaṁ ann sagart ná raiḃ 'n-a ċeann maiṫ ar a ṗobul, agus nár ṫuill cion agus meas uata ḋá réir.

Bliaḋain an tseaca ṁóir, .i. 1740, atá ag uġdaraiḃ áirṫe i leiṫ an aṁráin a ċúm an tAṫair Seán don Ċriṫ,[1] aċt dálta an scéil ó ċianaiḃ, is deallraṫaċ gur ceapaḋ níos túisce 'ná soin é. Má's í an ḃliaḋain céadna a ḃí Éamonn de ḃFál ag geárán an ċreaṫa le Liam Ruaḋ, is deiṁniṫeaċ gur ṫuit sé amaċ roiṁ ḃliaḋain a 1738, an trát cailleaḋ Liam. Ṫug Seán a ḋíol de ḟreagra[2] ar an sagart. Ní ḟéadaimíd gan taḃairt fé ndeara a ḟeaḃas is a ḃeag-ṁúinte atá an freagra ar son gur ṫarraing an file an greann ċuige. Is féidir na cáiliḋeaċta céadna a ḃraiṫ san ḃfreagra a ṫug Seán ar aiste an ċapaill.

Ba ṁinic pas aiġneasa is coṁ-ṫagarṫa idir Ṡeán agus an tAṫair Seán Ó Briain. Tá aiste an ċapaill is an ċreaṫa againn dá ḋearḃuġaḋ-san. Dar ndóiġ baḋ ḋeacair don scéal a ḃeiṫ ar a ṁalairt de ċuma, agus an ḃeirt aca coṁġaraċ ḋá ċéile agus an ċaoṫaṁlaċt aca ar ċoiḋreaṁ is ar ċur tré ċéile. Innistear fós scéal ar an gcéad amus a ṫug Seán fén sagart. Deirtear go raiḃ an tAṫair Seán, lá, i siopa i gCarraig na ḃFear. Ní raiḃ sé aḃfad sa ṗaróiste an uair seo, agus ní raiḃ aiṫne puinn curṫa aige ar na daoiniḃ. Is aṁlaiḋ a ṫáinig ar cuaird go dtí bean an tsiopa, aċt ḃí sise amuiġ ar ċúinse éigin. Deirtear nár ḃ'ḟéidir, an uair úd, sagart d'aiṫint seoċ

[1] Aṁrán a XLVIII.
[2] Aṁrán a XLVIII.

tuaṫaċ, mar ná leóṁṫaiḋís sagairt éadaċ ar leiṫ a ċaiṫeaṁ ar eagla an dliġe. Ḃuail Seán isteaċ sa tsiopa a d'iarraiḋ luaċ pingne ṡnaoiṡ. Ón uair ná raiḃ éinne eile ann, ṫáinig an sagart ag freastal air. Níor leig Seán air gur aiṫin sé cia ḃí 'aige.

Nuair do ċeap an sagart go raiḃ luaċ na pingne ḋen tsnaoiṡ tugaiṫe aige do Ṡeán, do ṡín sé an borsa ċuige. Duḃairt Seán ná raiḃ san méid sin aċt luaċ feóirlinge. Do ġlac an fear eile an borsa ṫar n-ais is do líon ċuige luaċ pingne ar an dtómus nua. Ḃí Seán sásta go leór annsoin, níḋ naċ iongnaḋ, agus nuair ḃí ċun imṫeaċt, duḃairt:

Maiṫim don tsaoġal go léir ó d'aistriġ Seón
'n-a ċeannuiḋe daor d'éis dó ṫaḃairt sealad sa Róiṁ
Cas ar do ṫréadṫa is léiġ an tAifreann dóiḃ
'S ar eagla an scéil, lá an tsléiḃe, na peacuiġ sa tómus.

## 6.—NA BARRAIĠ.

Tá luaiḋte agam ċeana go raiḃ Seán go mór i gcoiḋreaṁ is i gcaradus na mBarraċ do ċomnuiġ i mBaile na gCloċ. Ḃí scata óigḟear aca-san ann, .i. clann Liam mac Réamuinn de Barra is ní raiḃ aon teóra leó ċun bruiġne. Fir neartṁara neaṁ-scáṫṁara do b'eaḋ iad, agus an lá ná bíḋís ag troid ar aonaċ ḃíḋís i n-aċarann i n-a ċéile. Ní raiḃ de loċt orta, mar sin féin aċt an cearḃaċ so an laoċuis. Daoine fiala oscailteaċa do b'eaḋ iad. Ḃí cion aca ar an dáiṁ is tá finné an Longánaiġ againn air gur iomḋó comaoin agus bronntus do-ġeiḃeaḋ Seán uaṫa.

I mbliaḋain a 1741 do tugaḋ báire Ġleann na nGall idir ċonntae Ṫiobrad Árann is ċonntae Ċorcaiġe. B'é Cornail de Barra ó Lios na gCárr ba ċeann ar ṡluaġ Ċorcaiġe, agus ar a ḟuirinn-sin deirtear go raiḃ móirḟeisear de sna Barraiġ ó Ḃaile

na gCloċ. Do ḃí gaol aca le ċéile. Níor stadaḋ den imirt go dtí go raḃadar na fir ar gaċ taoḃ traoċta, aċt b'iad muinntir Ḃaile na gCloċ ba ṡia do ṡeasaiṁ an cluiċe. Deir an Longánaċ go raḃadar filiḋe Ṫiobrad Árann ag maoiḋeaṁ a gaisce a sluaiġ féin is ag déanaṁ raḃċán mar ġeall air. B'é sin an fáṫ gur ċeap Seán an t-aṁrán [1] don taoḃ eile. Ní ḋearnaiḋ dearmad go háiriṫe d'ḟearaiḃ a ḋúiṫċe féin. Seo mar ċuireann sé síos ar a gcalmaċt

Dream ceannuis gan loċt, ná loicfaḋ d'aon sa tír;
Dream dearḃṫa i dtroid, ná coirfaḋ céadta díḃ;
Dream fearaṁail foirtill, d'oscail réiḋ an tsnaiḋm;
Dream Ḃaile na gCloċ, cur orṫa féaċ níor ċuiḃe.

An faid do ṁair a n-aṫair súd, .i. Liam mac Réamuinn, ḃí fáilte is céad roiṁ Ṡeán 'n-a ṫiġ. Go deiṁin, is maiṫ do ċaoin Seán [2] an seana-laoċ nuair a fuair bás i mbliaḋain a 1746. Ġeiḃmíd san aiste úd cunntus ar an sagas duine a ḃí ann, ar a ċríoċnaṁlaċt, ar a ḟéile is ar a ḋaondaċt. Ní dearḃuġaḋ fálṫa ar ṫeastus an Longánaiġ é seo:

Fén saoġal níor ċrannda meaḃair ná aigne an leoġain,
Níor léir a ṡaṁail san gceanntair fairsing seo ar m'eól;
Is é go ceannsa a ċlann do learuiġ go cóir,
Is do réir go deallraċ teannta is tearmonn dóiḃ.

Dóiḃ go deireaḋ ṫug feirm go feisteaṁail fial,
Gan óbairt ceisnim, gan teiḃe, cér ḋeiċneaḃar iad;
A ṡórd san leirg ní deirim go raiḃ súd riaṁ,
I gclóḋ 's i gcreideaṁ, i ndeise 's i mbreis clú is cliar.

Ba ċliarac cráiḃṫeaċ cáil is ceannus, gan cruaḋus,
Briaṫra breáġṫa, páirt is taise don truaġ;
An triaṫ 's an t-árd, an táir do ṫagaḋ 's an sluaġ
Ċun Liam 's a ṁná, 's níor cáineaḋ pearsa aca ar cuaird.

[1] Aṁrán a XLVII.

[2] Aṁrán a XIII.

Duine ḋen ḋeiċneaḃar cloinne seo a ḃí ag Liam is gur "ṫug feirm dóiḃ," do b'eaḋ Séamus de Barra a ḃí 'n-a ċoṁnuiḋe ar an mBaile Breac. Siḋé an fear gur ċúm Seán an t-aṁrán[1] dó nuair a ḃí ċun pósta is ċun slán a ċur le cleasaiḃ uile a óige. Ḃí sé féin is Seán an-ṁór le ċéile. Ba ṁinic a ċuir Seán cloḋ filiḋeaċta ar eaċtraiḋiḃ Séamuis,[2] ar ṡon go mb'ḟéidir go raiḃ cuid aca gan ḃeiṫ ar fóġnaṁ. Aċt ḃí aṫarraċ saoġail ann an uair úd, agus aṫarraċ nósann i ḃfeiḋm.

Duine eile de ċloinn Liam mac Réamuinn do b'eaḋ Tomás de Barra a ḃí n-a ċoṁnuiḋe ar an Laġair i ḃparóiste Ċarraig na ḃFear. Tomás na Laiġreaċ do tugtaí air. Isé ḃí pósta ag Eiléan de Barra ón nDoire Liaṫ. Ḃí árd-ċion ag an lánaṁain seo ar na filiḋiḃ, agus gnáṫ-ionad coinne aca-súd do b'eaḋ Tiġ na Laiġreaċ. Molann Seán bean an tiġe go hárd sa ċaoineaḋ[3] do ċeap ḋi. D'éag sí ḋen ḃolgaiġ i gCorcaiġ i mbliaḋain a 1753. Seo giota a caoineaḋ a ċeap Taḋg Gaeḋlaċ[4] ḋi:

Tá dún na Laiġreaċ i dtaiḋre caoiḋṫiġ,
'N-a ċlogár dorċa, in' ḟoṫaraċ cíorḋuḃ;
'N-a ṁainistir ḟásaiġ áir ag scríocaḋ;
'S 'n-a ċrompáiġ lomarṫa loċarṫa linn-luit.

In' árus créiḋmeaċ créaċtaċ sceiṁle,
'N-a ċartaċ táir, 'n-a láiṫreaċ díoġaltuis;
'N-a luing ḃristiṫe scriostaiṫe scíosṁar,
Gan téad gan stiúir go duḃaċ i ndaoirse.

Ní ruaṫar turainneaċ tubaisteaċ teinte,
Ná ruaṫar iongantaċ sturmaċ taoide,
Ná ruaṫar clogaḋaċ cogaṁail naiṁde,
Aċt buirbe an ḃáis do ḃeárna an rí-ḃroġ.

[1] Aṁrán a XXXIX.

[2] Féaċ ar aṁrán a XXXVIII.

[3] Aṁrán a XV.

[4] Lscr. Uí Ḋálaiġ san Aġadaṁ Ríoġḋa, 52, earraḋ a cúig an. 23 C 21, leaṫnċ. 199.

Liaċaḋ Laċtṁar i mBanbain Ċríoṁṫain:
Béiṫe an aḃrais ċasṫaiṫe ṡníṁte
Ná tug spás do ċáirde an tiġe sin
Leaḃar-ċuid réime is saoġal dá dtaointe.

Géaga garṫa na ḃfearċon ndíreaċ.
Do ċóiṁḟearcaḋ eaglais Aifrinn Íosa
Is táin dem ṡaṁail-se ċantaire ḟílṫeaċ
Ar halla na sáṁ-ċrot ṫálaḋ binn-ṗuirt.

Dá mb'uġdar ranna do ċeapaḋ go cruinn me
Do ċaiṫfinn go cúl gaċ prionnsa pinn ġlic
A gcáil 's a gcneastaċt a dteastar do scríḃfinn
Is cé naċ eagnaċ glacaiḋ mo ḋíċeall.

Sirim go suḃaċ ar ċúirt an Ċoiṁḋe
Muire Máṫair ċáiḋ an Aoin-ṁic
Gnúis na n-aingeal na n-aspol na naoṁa
Ag gárdaḋ a n-anma i bParraṫus Ċríost ġil.

Tá ċeiṫre líne is oċt ḃfiċid sa déantús soin Ṫaiḋg. Cuireann sé i dtuiscint dúinn go mbíoḋ Taḋg i gCarraig na ḃFear in' óige. 'N-a ṫeannta soin féadfaim an caoineaḋ so d'áireaṁ ar na haistíḃ is túisce a ċúm Taḋg go ḃfuil cruinn-ḋearḃuġaḋ na bliaḋna leó. I mbliaḋain a 1758 do ṫáinig Doṁnall Spáinneaċ i n-oiġreaċt Ċarraig na ḃFear, agus gan aṁrus do b'é siúd an tráṫ do ċeap Taḋg "Is ait linn na haistí seo ag Eoġnaiḃ." Is deacair dúinn gan a ṁeas ón dá aṁrán so gur ṫug Taḋg tréiṁse i dtúis a ṡaoġail ar fuaid an ḃuill úd. Dearḃuiġeann Seán mar an gcéadna go mbíoḋ taisteal na dáiṁe ar ṫiġ na Laiġneaċ, agus gur ṁaiṫ an sás í bean an tiġe úd ċun riarṫa orṫa-san is ar ḃoċtaiḃ Dé.

B'é Tomás na Laiġneaċ do ġeall an ḃuig do Ṡeán. Is aṁlaiḋ ṫáinig an fiaḃras—Dia ár saoraḋ ón anaċain—ar Ṡeán, agus do ċaill sé a ċuid ġruaige tríd. Do ġeall Tomás peiriḃig dó' sliġe go mbeaḋ an díon ar a ḃaṫus an fad do ḃeaḋ an ġruaig ag *fás arís.* Ḃí ḃuiġeanna coitċianta an tráṫ úd.

Nuair do b'ḟada le Seán a ḃí Tomás gan an ḃuig a ṫabairt dó, ċuir sé an rann so [1] ċuige dá iarraiḋ:

A Ḃarraiġ gan ċáim, 's a ḟáirḟir foineanta fuairc,
A ṫaca na dáiṁe, 's a ḃráṫair Ribirt na ruag,
Do ġeallais dam bán-ḃuig áluinn d'oirfaḋ dom ċluais,
Ó scaipeaḋ ċun fáin gan faġáil gaċ ribe dem ġruaig.

## 7.—1745-1750.

Ní mór dúinn dul siar arís go dtí bliaḋain a 1745. I dtosaċ na bliaḋna úd is eaḋ ṫáinig an tinneas ar láiṁ ḋeis Ṡeáin agus do ḃí sé ar feaḋ ráiṫe in' oṫar luiġe aici. B'in é an uair do ċeap sé an dá aṁrán úd [2] "Áireaṁ eaċtra an ġalair" agus "Liaiġ na ngrás ngráḋṁar." Dar liom féin go ḃfuilid an dá ġiota so ar na seóidiḃ is deise dar ċúm sé. Tes-peánaid dúinn a ċráiḃtiġe agus do ḃí sé i n-indeóin na gearra-ċainnte a ḃí ar tarrac aige dá mbeaḋ gáḃa léi. Tespeánaid dúinn leis simpliḋeaċt a ċroiḋe is a smaointe, ar nós na sean-Ġaeḋeal riaṁ. Ní féidir "Liaiġ na ngrás" a ṁeas aċt mar beaḋ lán-tuile buiḋeaċus le Ríġ na cruinne. Ní deinimíd iongnaḋ de aṁṫaċ, nuair a ġeiḃmíd amaċ an ċuma i n-ar leiġiseaḋ an láṁ. Do ṫuit sé de ċlaiḋe tráṫnóna doṁnaiġ, agus pé "galar" a ḃí ar an láiṁ, do ṫosnuiġ sí ar ċneasuġaḋ, agus do lean uirṫi go dtí go raiḃ léiġiste.

Deir Seán linn san aṁrán úd, .i. "Áireaṁ eaċtra an ġalair," go raiḃ aige an uair seo "dá ṫrí leanḃ" .i. seisear cloinne. Deallruiġeann sé gur seisear ingean a ḃí ann ar dtúis, agus mac, dar b'ainm

[1] 23 G 24, leaṫnċ. 62; ibid. leaṫnċ. 133; Ó m. VII., leaṫnċ. 198; deir an Longanaċ 23 N 32, leaṫnċ. 267: "Do Ṫomás de Barra na Laiġreaċ, dá ċur i gcuiṁne dó gur ġeall sé peirḃic dó, ar dtuitim á ġruaige de san ḃFiaḃrus roiṁe sin."

[2] Aṁráin a XVIII., agus a XIX.

Pádraig 'n-a ndiaiḋ-san. Is deallraṫaċ leis gur gearr roiṁ ġortuġaḋ na láiṁe do ruġaḋ an séiṁaḋ inġean. Nuair a ḃí an cúiġṁaḋ duine aca á baiste ag an Aṫair Ióseph Mac Cairteáin duḃairt sé le Seán, pé cúirsaí grinn a ḃí ar siuḃal eatorṫa, nár ḃeag dó cúiġear inġean is ná baistfeaḋ sé féin an séiṁaḋ duine dámaḋ a leiṫéid a ṫiocfaḋ. B'é toil Dé áṁ, gur inġean eile do seólaḋ ċun Seáin, agus seo mar d'iarr sé ar an Aṫair Ióseph teaċt á baiste dó.[1]

A Ṡagairt an deaġ-ċroiḋe is maiṫ gnaoi méinn is greann,
Ná tagair dam faillíġe, tair fím ḋéin i n-am
Ag baiste mo ċailín, seaḋ í an séirṁaḋ ceann;
Sin scata maiṫ ban siḋe ar feaḋ tiġe i n-éinḟeaċt ann.

Is minic gur mar seo adeirtear an líne ḋeireannaċ, "Sin scata maiṫ ban siḋe is fear tiġe aonair ann." Téiḋeann sé ċun a ḋeiṁniuġaḋ ḋúinn gur seisear inġean do ruġaḋ ar dtúis ċun Seáin. Ní ḃfuairear é i scríḃinn, áṁ. Ní'l aon ċunntus againn ar ċlann ṁac Seáin, má ḃíodar ann, aċt, aṁáin an méid atá ar fáġáil i dtaoḃ Ṗádraig, Pádraig Beag a ṫugtaí air, agus baineann sé le deallraṁ go raiḃ sé ar an nduine do b'óige de ċloinn Ṡeáin. Do b'í Eiḃlín Nic Ċárṫaiġ, .i. deirḃṡiúr Ḋoṁnaill Spáinniġ, ba ṁáṫair ḃaistiḋe dó, agus do ḃí an oiread-san ṁórċúis ar Ṡeán dá ḃárr gur ċeap sé aṁrán[2] gá ṁolaḋ.

I mbliaḋain a 1745 do scríḃ Seán Forus Feasa ar Éirinn don Aṫair Míċeál Ó Sionnaiġ, Doċtúir

[1] 23 G 24, l. 62; ibid. l. 183; Ó m. V., l. 88; VII. 194. Deir an Longanaċ sa leaḃar 23 N 32, l. 268: "Don Aṫair Ióseph Mac Cairteáin do ḃí i bparóiste Ċarraig na bFear an an tan sin, dá iarraiḋ air teaċt ag baiste a leinḃ, óir do ruġaḋ cúiġear inġean dó roiṁe sin, go nduḃairt an sagart ná tiocfaḋ féin ag baiste aon inġine eile dá mbeaḋ ann. Ag so an rann do ċuir Seán ag iarraiḋ an tSagairt."

[2] Aṁrán a XXIX.

Díoḃaċta, a ḃí 'n-a ṡagart i bparóiste Ċatair Laga. Ċuir Seán an rann so [1] i nDeireaḋ an leaḃair:

Le broṡtuġaḋ minic tá an ċroinic seo i gcríċ go léir,
I n-a clos dúinn geineallaċ iongantaċ ríoġraḋ 's naoṁ
Gort-ċrú Oiliolla Ċonaire Ċuinn is Néill;
Sé Doċtúir Sionnaiġ do ḃreiṫniġ a scríoḃ dó féin.

Is follus ar an áireaṁ atá déanta againn ar na leaḃraiḃ do scríoḃ Seán nár ḃ'é siúd an t-aon leaḃar aṁáin dar scríoḃ sé ar ḟuláireaṁ an tsagairt oirḋeirc úd. Gníoṁarṫa den tsórd so is fearr a ċuireann i dtuigsint dúinn a ḟeaḃus a ḃí an ċléir an uair úd féin ċun seasaiṁ d'ḟear scríoḃṫa na leaḃar agus don "eagarṫaċ ciúil."

Ó táim le leaḃraiḃ, ní miste a luaḋ annso rann eile do ċuir Seán i nDeireaḋ Forus Feasa ar Éirinn do scríoḃ dó féin. Ní ḃfuaireas an ḃliaḋain go cruinn, aċt deir ugdar gur ṫárlaiḋ timċeall bliaḋain a 1750. Deir Mac Uí Ġráda sa Ċlár-áiriṁ do scríoḃ ar na leaḃraiḃ Gaeḋilge san mBritish Museum go ḃfuil an leaḃar so san Agadaṁ Ríoġḋa, is dóċa go ḃfuil aċt níor ḃuail sé umam-sa ann. Sidé an rann [2]:

Ó's fear gur scríoḃaḋ an tseanċuiḋeaċt so Ċéitinn ċlúṁail,
Reaċt na ríoġraḋ is beaṫa naoṁ na hÉireann liúm,
Clanna Míleaḋ is Seana-Ġaill na ḃféinneaċ ḃfionn;
Lem anam guiḋeaḋ gaċ pearsa ċífe an saoṫar úd.

I dtosaċ bliaḋna a 1748 d'oirneaḋ an tAṫair Seán Ó Ḃriain i n-a Easpog i ḃfairċiḃ Ċluana is Ruis. Ó ḃliaḋain a 1430 go dtí deireaḋ bliaḋain a 1747 do ḃíoḋ fairċí Ċorcaiġe is Ċluana fé aon-réir, aċt sa ḃliaḋain seo 1747 do ḋeiġil an Pápa ó ċéile iad d'éis ḃáis an Aṫar Taḋg Rábaċ Mac Cárṫaiġ. 'N-a ṫeannta-san, ó ḃliaḋain a 1650 anuas go dtí 1850 do ḃíoḋ fairċe Ruis fé réir Árdeaspuig Ċaisil, nó

[1] 23 G 24, l. 135; 23 N 32, l. 268; ó m. VII., l. 201.
[2] 23 G 24, l. 135; E 16, l. 61; N 32, l. 268; ó m., VII., l. 201; ibid. l. 163.

fé ċúram Easpuig Corcaiġe, nó Easpuig Ċluana. Ní fuláir nó d'oibriġ an tAṫair Seán féin ċun an níḋ seo a ṫaḃairt ċun críċe, mar do ḃí toġa an eóluis air i bPáiris is san Róiṁ féin. De réir gaċ deallraiṁ, ḃí cuid den ċléir mí-ṡásta fá ċuingeal na gCárrṫaċ. Beirt aca a ḃí i gceannus na dtrí ḃfairċí roiṁ an aimsir úd, .i. an tAṫair Donnċaḋ, mac Ṡeáin Ḃuiḋe, Mac Cárrṫaiġ, agus an tAṫair Taḋg Rábaċ. Fir oirḋearca is eagailsiġ fóġanta do b'eaḋ iad araon; aċt dálta an tsaoġail, níor ḃ'féidir gaċ éinne a ṡásaṁ. Seo aṁrán a ċeap an tAṫair Seán Ó Briain, Bráṫair d'Ord San Doiminic i gCorcaiġ, ag fáiltiuġaḋ roiṁ an Aṫair Seán agus gá ċur i n-uṁail dó ná raiḃ sé féin sásta fá uġaim na gCárrṫaċ.[1]

A ċara 's a ḃráṫair, fáilte ó ċroiḋe reoṁat
I dtearmonn breáġ Ċolmáin do Ċoiṁḋe;
Go mairir ón bPápa an árd-ċaṫaoir sin;
Baċall is fáinne is bláṫ-ḃairín ort.

Scaipfir do náṁaid, fágfaid sliġe agat;
Beiḋ grampairc ġrásaiṙ ġránna ar díbirt;
Na sagairt is feárr de ġnáṫ it ṫimċeall,
'S an ġarra ġráḋaċ ṫug páirt de ḟíor ḋuit.

Is fada na Cárrṫaiġ 'om ċráḋ le díoġaltus,
Is Barraiġ[2] is Dáil gCais fágṫa síos de;
Cairbriġ sáiṫte i lár na tíre,
Is clanna na ndeáġ-aiṫreaċ scáinte scaoilteaċ.

Lem aigne is sáṁ, 's is sásta a innsin,
Easpog go ráiniġ 'en Tál-ḟuil díreaċ
I ngradam, i gcáil, i n-áġ 's i n-intleaċt,
Is d'aċṁuinn a ċáirde i ngárda an ríoġ ċirt.

Is atuirseaċ tráṫ atá do ḃíoḋḃa,
Ṫug amus ar t'áit ar scáiṫ a ḃuiḋne,
Pearsa ḋen ṗár do ḃáiṫ ár sinsear,
'S do ṁalartuiġ náire ar faġáltus maoine.

[1] 23 C 21, l. 214: "An bráṫair Seán Ó Briain ar ġairm Easpuig Ċluana is Ruis don Aṫair Seán Ó Briain. March, 1748. Fonn: Miss Jenny Cameron." Tá an t-aṁrán so i lscr. agam *féin leis*.

[2] *Is Brianaiġ*, lscr. an eagarṫóra.

Baḋ ṁarla ḋo ḟáir-ḟlioċt árraiḋ Ṁíleaḋ,
Dalta na cránaċ d'ál ċoigcríċe,
D'airg na mná [1] sa Spáinn le sceiṁle,
Do ġlacaḋ i n-árus fáirċe ar Naoiṁ-na,

Ní mar sin don ċáirneaċ ċráiḃṫeaċ ċaoin seo,
D'earcair is d'ḟás de lán-tsliocht ríġṫe,
D'ainic an clár so ar sclábaċt luingseaċ,
Is tug aiseag a [2] stáit don ṁál ba ḋílear.

I bpratainn do ṁeáiḋ gaċ tráċta díoḋaċta,
Is feasaċ i bpárais an bárr do dliġeaḋ ḋó,
I n-eagna an báire 's i ráiḋtiḃ gaoise;
Sin gairm ná-dáilid dáiṁ d'ḟear baoise.

Pé easaonta a ḃí idir an ċléir an uair úd, is dóiġ liom gur ḃ'é an mór-ċroiḋe a ḃí ar an mḃráṫair a ṫug air labairt go mí-ḟoiḋneaċ ar ḋaoiniḃ eile. Ḃí an tAṫair Seán Ó Ḃriain 'n-a Árd-Ḃiocáir ar feaḋ tamaill i nḋeireaḋ ré an Aṫar Taḋg Rábaċ, agus níor ḃ'iongnaḋ go mbeaḋ sé ag éileaṁ ceannuis 'n-a ḋiaiḋ. Pé scéal é, do socruiġeaḋ an ceist sa Róiṁ, agus ní féidir a ráḋ ná gur deineaḋ go maiṫ é. Do tugaḋ uaċtaránaċt Ċluana is Ruis don Aṫair Seán Ó Ḃriain, is do cuireaḋ an tAṫair Risteárd Ḃreaṫnaċ i ḃfeiḋil Ċorcaiġe.

Ḃ'in é an tráṫ do ċeap Seán an t-aṁrán [3] úd, "Táid uaisle Ḃanba ag atal 's ag áḃḃaċt le mian,' is do ċuir ag triall ar an Aṫair Seán é. Do ḃí toġa na haiṫne agan Easpog ar an ḃfile ón uair go mbídís ag díospóireaċt i dtaoḃ an ċreaṫa agus niḃte naċ é. Aċt ní raiḃ Seán i n-a ċoṁnuiḋe fé limistéaraiḃ Fairċe Ċluana, agus b'ḟéidir gur ḃ'é sin an fáṫ go raiḃ air fanaċt ar ḟreagra go ceann seaċt mbliaḋan. Fé ċeann na haimsire sin go háiriṫe do ċuir an tEaspog fios ar Seán is do ṫug píosa óir ḋó, i gcuiṁniuġaḋ ar an nḋéantús beag. Naċ ait

[1] na mná duḃa, C; "Caille duḃa nó mná Riaġalta Vigo do hairgeaḋ le Diúic Urṁuman is le n-a ṡluaġ," C.

[2] gaċ stáit, C.

[3] Aṁrán a XXII.

d'ḟéaċann soin dúinn-na anois, Seán is a "ḋuaineóg" aige ag triall ar an dTiġearna Easpuig go Ráṫ Ċormaic, agus an tEaspog féin an taca céadna gan aṁrus ag cur le céile a ganḟios foclóir go mb'éigin dó dul sa bFrainnc ċun é ċur i gcló is é ṫabairt amaċ.

Is minic gur mian linn gearán um a laiġead is do deineaḋ an uair úd—agus n-a ḋiaiḋ-san leis—i dtaoḃ soláṫair don Ġaeḋilg. Má ṁaċtnaímíd, áṁ, ar ḋálaiḃ na haimsire, ar ċruaḋus saoġail na ndaoine, ar ionnarbaḋ is ar ċreaċaḋ na sean-uaisle, ar ḋí-ċur is ar ruagaḋ na cléire, agus ar an "dliġe déanta Gall" a ḃí i bḟeiḋm go daingean, stadfam den ċnáiṁseáil' agus in' ionad is aṁlaiḋ a ḃeiḋ iongnaḋ orainn gur ḟan an fuiġleaċ is luġa den tsean-léiġeann. Buiḋeaċus le Dia, ḃí an ṁeiṫeal ar feaḃus an tráṫ úd. Do ċuireadar síol i n-áit nár ceapaḋ go dtiocfaḋ toraḋ air. Aċt, ċuir an síol a ṗréaṁaċa i dtalaṁ is d'eascair 'n-a ḃarra breáġ bláṫṁar. Tá fúinn-na anois an barra soin a ḃaint agus síol nua a ċur. Ní gearánta dúinn ar an saosúr ná ar an itir.

## 8.—A Ṡean-aois.

Timċeall bliaḋain a 1750-1 seaḋ do cailleaḋ Captaén Séamus Leaḃailin a ḃí 'n-a ċoṁnuiḋe i mBaile na mBuailteóirí i bParóiste an Teampuill Ġil. Ba ṁaiṫ an taca ḋon ḋáiṁ é. Do ḃítí ar cuaird 'n-a ṫiġ, agus is air a ḃíoḋ an t-áṫus dá ḃárr-san. An caoineaḋ a ċeap Seán don Ċaptaén tá sé ar an ndéantús is sia dá ndearnaiḋ sé.

I mbliaḋain a 1751 do ḃí Seán ag múineaḋ scoile i nInse an Rinnce i bParóiste Ċill Iaiṫ i n-aice Eoċaille. Is follus soin ón tagra atá uaiḋ insna láiṁscríḃniḃ atá i seilḃ an Aṫar Diarmaid Ó Mur-*ċaḋa, Canónaċ.* Dálta na bailliḋeaċta níor ṫaiṫn

an gnó ná a ċúram leis. Go deiṁin tá sé féin gá aḋṁáil sin dúinn sa tagra a ċuir i leaḃar de leaḃraiḃ an Aṫar Diarmaid. Ar éan-ċuma níor ḟeasaiṁ sé an ḃeart ṫar bliaḋain nó ḋó. I gCarraig na bḟear a ḃí sé i mbliaḋain a 1753 nuair do ċeap an caoineaḋ ar Eiléan de Barra, agus tamall roiṁe sin nuair do cailleaḋ an tAṫair Iósepḣ Mac Cairteáin.

Ní'lim féin ró-ḋeiṁniṫeaċ ḋe gur ḃ'é Seán na Ráiṫíneaċ an Seán Ó Murċaḋa a ḃí ag múineaḋ i nInse an Rinnce. Rud eile, b'é Iósepḣ Ó Longáin do ċuir i n-eagar Clár Leaḃair áiriṁ na Laiṁscríḃeann i Muiġ Nuaḋat. Sa Ċlár soin cuireann sé i leiṫ "Seán mac Ḋonnċaḋ Uí Ṁurċaḋa, ó Ċill Muire" trí cinn de sna haṁránaiḃ atá sa leaḃar so, .i. "Tá[1] scéalta i n-uaim 's i n-aiste agam," "Do[2] ċualaḋ-sa cáile," agus "Is[3] duine do soilceaḋ." Ar son go gcuirtar na haṁráin ċéadna so i leiṫ Ṡeáin na Ráiṫíneaċ, ní ḟágann soin ná gur ṁair an duine eile is go mb'ḟéidir gur ḃ'é a ċeap na hairtí seo. Do ḃ'ḟéidir, fairis sin, gur ḃ'é a ḃí "ag seólaḋ tréad scoile" i nInse an Rinnce. Ní'l eólus ár ndóṫain againn, ċun an ċeist a ḟocruġaḋ. Ní'l d'uġdarṫás ar ṫaoḃ Ṡeáin Ċill Muire aċt Clár an Leaḃair áiriṁ i Muiġ Nuaḋat. B'ḟéidir go raiḃ eólus fé leiṫ ag an Longánaċ um an gcúis, aċt ní ṫugann dúinn ugdar ar a scéal. Do deineaḋ cóṁ-ṁeas idir scríḃneóireaċt leaḃair an Ċanónaiġ Ó Murċaḋa agus leaḃair ó láiṁ Ṡeáin na Ráiṫíneaċ san Agadaṁ. Déarfaḋ éinne gurab é an fear céadna a scríḃ iad. Aċt ar an dtaoḃ eile ḋe, do b'annaṁ gur ḟág Seán so againn-na ar lár na focail úd "na Ráiṫíneaċ," insna leaḃraiḃ a scríoḃaḋ sé. Ní ḃfaiġmíd uair aṁáin féin iad i leaḃraiḃ an Ċanónaiġ Ó Murċaḋa. Is deas an ċeist le réiḋteaċ í.

[1] Aṁrán a XLI.
[2] Aṁrán a XLII.
[3] Aṁrán a XXX.

Féadam dá ċeann d'airtíḃ Ṡeán a ċur síos i leiṫ bliaḋain a 1754. Is iad súd an caoineaḋ [1] a ċeap ar ḃás Ṡeáin Ċláraiġ agus an streanncán caointe [2] a ḋein sé ar a ḃráṫair gaoil, Diarmaid Ó Murċaḋa. Seóid beag dear is eaḋ an caoineaḋ seo Ḋiarmada. Ní fuláir nó ḃí croiḋe Ṡeáin san obair is uaignear air i ndiaiḋ a ḃráṫar. Ní fios caḋé an gaol a ḃí eatorṫa, aċt deallruiġeann sé gur ḃ'é a trí is a trí é.

Ní'l pioc dá ṁearaiḋe orm ná go mbíoḋ coidreaṁ ag Seán ar Ṡeán Cláraċ, is go raiḃ aiṫne ṁaiṫ aca ar a ċéile. An molaḋ a ṫug Seán Cláraċ ar Ċormac Spáinneaċ,[3] tá sé ar na haṁránaiḃ is binne dár ċeap sé. Ní dóiċiġe scéal dé ná gur minic a ḃíoḋ Seán Cláraċ ar cuaird i dtiġ Ċarraig na ḃFear. Má ḃí níor ḟéad gan aiṫne a ċur ar Ṡeán na Ráiṫíneaċ ann. Deir Seán Cláraċ linn gur ṫaistil sé Barraċa uair aṁáin ar a laiġeaḋ.[4]

"I mBarraċaiḃ aoiḃne taoiḃ re cuan
Is fearra do ḟuaras scéala."

Tá paróiste Ċarraig na ḃFear i mBarúntaċt an Ḃarraiġ Ṁóir anoir, aċt an tráṫ úd do ḃí a urṁór i mBarúntaċt Musgraiġe. Do ḃeaḋ tiġ Ċormaic ar ṡliġe Ṡeáin Ċláraiġ go Barraċaiḃ, agus ó b'eól dó go mbeaḋ fáilte roiṁe ann, is cosṁail go mbíoḋ a ṫaisteal ann de ġnáṫ. Rud eile, dá ṁéid cáil a ḃí ar Ṡeán Cláraċ le n-a linn féin ní dóċa go ndéanfaḋ Seán na Ráiṫíneaċ é ċaoineaḋ mara mbeaḋ go raiḃ aiṫne aige air, nó coidreaṁ éigin aca ar a ċéile. Ḃí aiṫne ṁaiṫ ag Seán ar gaċ duine dar ċeap sé caoineaḋ dó.

Ní'l cunntus cruinn againn i dtaoḃ aon airtí eile ó láiṁ Ṡeáin, go dtí bliaḋain a 1761. B' in í an

[1] Aṁrán a II,
[2] Aṁrán a VII.
[3] Aṁráin Seaġáin Ċláraiġ, leaṫnċ. 23.
[4] Ibid. ll. 701-2.

ḃliaḋain 'n-a nduḃairt sé an ċeaṫraṁa ar ḃás Ṁáire Ní Ċruaḋlaoiċ. B'í sin an ḃliaḋain leis i n-ar scríoḃ leaḃar ar fuláireaṁ an Aṫar Doṁnall Ó Cearrḃaill is do ċuir mar ṫuilleaḋ uaiḋ féin leis an aiste dara'b tosaċ: "Sin críoċnaṁ ar scríoḃinn an Aṫar Doṁnall."[1] Ní fios cá ḃfuil an leaḃar úd anois, nó an ḃfuil ann ar aon-ċor. Is follus as an gceangal atá ag gaḃáil le "Tá scéalta i n-uaim 's i n-aiste agam"[2] gur um an dtaca so a scríoḃaḋ é. Do ḃí bliaḋain a seascad, .i. 1760, imṫiġṫe, is do ḃí an file ag suiḋe saoirse d'Éirinn d'éis sé mbliaḋan.

Anois, táimíd ag druidim le críċ ré Ṡeáin. Sa ḃliaḋain a ḃí ċuige, .i. bliaḋain a 1762, do scríoḃ sé Pairṫear an Anma[3] don Aṫair Doṁnall Ó Cearrḃaill, agus do ċuir deireaḋ leis i mí na Márta, díreaċ nuair ḃí an dara bliaḋain os cionn trí ficid slánuiġṫe aige. Ní fuláir nó ḃí a ṁeaḃair is a éirim aigne gan ċlaon an uair seo. Tespeánann an leaḃar féin dúinn soin. Tá an scríoḃinn ar ḟeaḃus ann, agus déanaṁ taiḋbreaċ air ó ṫosaċ go deireaḋ. Ní'l aon aṁrus orm ná gur ḃ'é siúd an leaḃar deireannaċ a scríoḃ sé.

Nuair ḃí Seán ag dul san aois, aṁ, do ċuaiḋ a raḋarc i luiġe, agus b'éigin dó spéaclair a ṫarraing ċuige. Do ḃronn an tAṫair Doṁnall Mac Claoċluiġe spéaclair air.[4] D'oir an gloine ċoṁ maiṫ-san dó go mb'féidir leis gaċ "cuil is cat" agus gaċ "daṫ ḃíoḋ orṫa" do ṫaḃairt fé ndeara, agus gur ḃeacair "an duḃ a ċur 'n-a ġeal" air. Gaol dó do b'eaḋ an tAṫair Doṁnall.

Fuair Seán bás i mí Ṁeaḋoin an Ḟoġṁair i mbliaḋain a 1762 Ar áḋḃaraiġe an tsaoġail tá sinné againn i dtaoḃ na bliaḋna 'n-ar cailleaḋ é, ó

[1] Aṁrán a XXXVI.
[2] Aṁrán a XLI.
[3] 23 A 36, san Agadaṁ.
[4] Aṁrán a XXXV.

ḋuine ḋá ċoṁursain, .i. sean-Ṁíċeál Ó Longáin. Ag tagairt don leaḃar 23 C23, deir Clár cunntuis an Agadaiṁ Ríoġḋa: " This book seems to be the joint production of Peter O Connell and Michael (sen.,) O Longan." Ar leaṫanaċ a 195 den leaḃar so tá an t-aṁrán a ċúm Seán ag fáiltiuġaḋ roiṁ an Aṫair Seán Ó Briain nuair do fuair gairm easpuig i ḃfairċiḃ Ċluana is Ruis. Tá an tagraḋ so ar ṫaoḃ an leaṫanaiġ ċéadna: "D'éag an file san míosa 7ḃris, 1762." Agus tamall beag síos uaiḋ sin do scríḃ an láṁ ċéadna: "Agus d'éag an t-escop féin an 13 lá d'Aḃrán a nDún Lúis (Lyons) san ḃFraing, Anno D. 1769, d'éis beiṫ 'n-a escop ḋó 20 bliaḋain" (recte 21).

Naċ danaid naċ féidir a ḟaġáil amaċ go cruinn anois an áit 'n-a ḃfuil Seán curṫa. Sa Teampoll Geal gan aṁrus do cuirtí muinntir Ṁurċaḋa na Ráiṫíneaċ, agus tá gaċ aon dealliraṁ air gurab ann atá Seán leis. Seo rann atá i measc na ndaoine fós. Deirtear gurab í sin an scríḃinn a ḃí ar an lic os cionn uaiġ Ṡeáin. Do b'usa ḋúinn an scéal a ċreideaṁaint dá ḃféadfaiḋe an leac d'ḟaġáil, nó fiú an ḃuill 'n-a ḃfuil sí:

SEÁN Ó MURĊAḊA,

Fear fial cneasta is file binn blasta,
De ḟlioċt Ṁurċaḋa Ċloinne Gaeḋeal,
Do ḟeasaiṁ go tréan i gcoinniḃ Gall
Ar ṫalaṁ a ṡinsear, Oileán na Naoṁ.

Do ṁair bean Ṡeáin ceiṫre bliaḋna an ċuid is luġa ḋe i n-a ḋiaiḋ. I mbliaḋain a 1766, ar órduġaḋ Seanaid na hÉireann, do deineaḋ áireaṁ ar an méid Praduistean is Caitlicí ḃí ar marṫain sa tír. Ar an gcléir Ġallda is eaḋ leagaḋ an obair seo. I ndálaiḃ na hEagluise úd, gaḃann paróiste Ḋún Bolg, nó Carraig na ḃFear, le paróiste Sain Peadair *i gCorcaiġ.* Sa ċunntus a ṫug Ministir na paróiste

sin .i. Rev. Samuel Meade, uaiḋ, ní haṁáin gur ċuir síos uiṁir na ndaoine a ḃí 'n-a gcoṁnuiḋe ann; do ċuir síos mar an gcéadna ainm gaċ coimeáduiḋe tiġe agus líon gaċ teaġlaiġ. I gCarraig na ḃFear, i measc ainmneaċ eile, ġeiḃmíd "Widow Murphy," agus a 2 a líon tiġe. Ḃ'í siúd gan aṁrus bean Ṡeáin, agus is dóċa go raiḃ a gclann go léir curṫa i gcríċ aċt duine aṁáin, Pádraig b'féidir.

Sa ṗaróiste fé láṫair ní ṁaireann éinne do ṡíol-ruiġ ó ċlann ṁac Ṡeáin, aċt tá a lán ann de ṡleaċtaiḃ a ċlann ingean, mar atá Muinntir Ṁaṫġaṁna is a gcoṁḟoġuis, agus Muinntir Ḋonnċaḋa an Ḃóṫar Árd is a ngaolta. 'N-a teannta-san tá ceangal éigin idir ṡliocht Ṡeáin agus Muinntir Ṁurċaḋa Ḃaile na bPórtaċ. Ó Ċnoc an Ḃile is eaḋ táinig a sinsear súd go Carraig na ḃFear leis.

## 9.—SUIM A ṠAOṪAIR.

A saoṫar Ṡeáin is féidir tuairim a ṫaḃairt ar an sagas duine ḃí ann. Níor ḋuine é a ḃí tugaiṫe do ḋroċ-ḃéasaiḃ beaṫaḋ. Fear deaġ-ṁúinte deaġ-ḃéasaċ deaġ-ḃeaṫaḋ do b'eaḋ é; ḃí sé fial daonnaċtaċ cráiḃteaċ. Is leór linn de ḋearḃuġaḋ ar a ċráiḃteaċt na haṁráin diaḋa do ċeap sé. "Saoi na ḃflaiṫ, ḃíos fial le cáċ" a ṫugann Seán Ḃuilléad air sa ḃfreagraḋ ar aiste an ṁuilt,[1] má's rud é naċ in-ċreidte "fear fial cneasta" na scríḃinne atá luaiḋte i n-a ḟeart-laoi ḋó. Níor ċeap sé riaṁ aċt an fír-ḃeagán ná féadfaḋ aon duine san aimsir seo féin do léiġeaṁ, agus áit nó ḋó gur ṫárlaiḋ truaill-ṫagra, ionnta ní'ltar ró-ḋeiṁniteaċ ḋe gur ḃ'é Seán a ċeap na haisti úd. Ḃ'in nós de nósaiḃ an tsaoġail úd nár ċleaċt Seán, agus tugtar a ċion de ṁolaḋ ḋó mar ġeall air.

[1] Aṁrán a LIII.

Ar an dtaoḃ eile ḋe, níor ḋuine é Seán a ḃíoḋ i gcoṁnuiḋe duairc gruamḋa. Ḃí ana-ḋúil i ngreann aige. Níor ḟéad gan ḃeiṫ agus an taiṫiġe aige ar "luċt grinn is dán." Deir sé féin ná féadfaḋ sé maireaċtain "gan spórt nó scléip." Do ṁol sé Seán an Dúna[1] ní haṁáin de ḃríġ go raiḃ "dragánta laoċta lúṫṁar," aċt go raiḃ fairis sin "fial go leór i gcóirip uġdar." Is maiṫ an sompla ar ġreann Ṡeáin an agallaṁ a ṫárlaiḋ idir é féin is an pola Bealtaine.[2]

Gaeḋeal maiṫ do b'eaḋ Seán. Do scríḃ sé roinnt d'aṁránaiḃ bríoġṁara ar ċúrsaiḃ na tíre le n-a linn. Ḃí fios aige aṁṫaċ, nár ḃ'ḟiú dár muinntir ḃeiṫ ag tnúiṫ le filleaḋ na nGéaḋna Fiaiḋne, ná raiḃ Éire i dtreó ċun taḃairt fé ċogaḋ arís, agus go raiḃ ar a fuirinn daoine ná raġaḋ i gcontaḃairt "le heagla a gcrú do ṫaoscaḋ."

Ḃí Seán an-luaiṫḃéalaċ. Deirtear ná raiḃ a ḃárr le faġáil ar ṫagarṫaċt ná ar luas ċun freagarṫa. Go deiṁin is í an ċáiliḋeaċt so a ḃí ann is mó atá fanta i mbéalaiḃ na ndaoine. Ḃíos féin tráṫ ag cur a ṫuairisc ar ṡean-ṁnaoi, agus seo mar do ṫug sí ḋam é: "Ar airiġis riaṁ tráċt ar ḋuine go dtiocfaḋ an ċainnt ċuige mar do riteann uisce na habann? B'in é an saġas fir Seán na Ráiṫíneaċ." Is iomḋó soluíd ar a ṫagarṫaċt do b'ḟéidir a ṫaḃairt. Tespeánaid na haorta an ċáiliḋeaċt sin, agus na freagraí a ṫug ar an Aṫair Seán Ó Briain.

Is é mo ṫuairim-se aṁṫaċ, gurab iad na haṁráin ċaointe an ċuid is luaċṁaire de ḟaoṫar Ṡeáin. Is ionnta is fearr agus is treise do noċtann an ḟéiṫ a ḃí ann, agus an ceannus do fríṫ aige ar a ṫeangain dúṫċuis. Níor tug Seán riaṁ fá'n ndán díreaċ. Ḃí a ré sin imṫiġṫe. Níor ċeap sé aisling riaṁ. Dar liom féin ná raiḃ sé ann aisling a ċeapaḋ

[1] Aṁrán a XXXI.
[2] Aṁrán a XLIII.

ná taiḋḃreaṁ a ḋéanaṁ. Ḃaḋ ḋóiġ leis gur saoiḃe is diṫ céille, bárr fálṫaċt is uireasḃa fearaṁlaċt ḃeiṫ ag claoiḋe le haislingiḃ. Ḃ'ḟearr leis labairt ó n-a ċroiḋe go díreaċ de réir mar do bogtaí ċuige é, go dtí go mbeaḋ an taom curṫa ḋe aige. Ḃíonn a ċainnt díreaċ i gcoṁnuiḋe; agus é sin a ḃeir an buaḋ agá aṁáin caointe ṫar iarraċtaiḃ urṁór d'ḟiliḋiḃ a ċoṁ-aimsire. 'N-a ḟoċair sin, do ḃí an seana-léiġeann súiġte go smior ann, agus ċítear é ag briseaḋ amaċ tríd de ġnáṫ. Deir an Dálaċ: "He was distinguished for the beauty and pathos of his elegiac compositions." Tá pathos go leór i n-a ḋéantúisiḃ, aċt éiriġeann sí a cainnt ḟearḃa óiriġ; agus saṁluigim-se gur mar sin is fearr a moṫuiġtear í. Ní ġabaḋ Seán an timċeall nuair do b'ḟéidir ḋó an coṁgar do ġaḃáil.

"Tá an iomad caointeaċáin againn sa Ġaeḋilg," adeir "scoil" áirite. Sidé mo ḟreagra orṫa súd. Mara mbeaḋ go raiḃ cúis ċaoiḋe ag an bfile ní dóċa go gcromfaḋ sé ar ċaoineaḋ. Ní ar a dtoil féin a ḃí an saoġal ag muinntir na hÉireann le trí céad bliaḋain, agus cad eile cad do ḋéanfaḋ na filiḋe aċt cur síos ar niḋṫiḃ díreaċ féiḃ mar ḃídís. Is é is mó go ndeinim-se iongnaḋ ḋe, a laiġead caointe atá ann agus a liaċt aḋḃar bróin a ḃí ag na filiḋiḃ.

"Aċt ní filiḋeaċt ar éan-ċor na caointe seo," adeir an "scoil" arís. Táimíd ró-ċlaon ċun filiḋeaċt na Gaeḋilge do ṁeas i meiḋ an Ḃéarla is de réir a riaġlaċ sin. Tugaimís cead cainnte do luċt na Gaeḋilge féin anois. Is iad muinntir na Gaeḋilge do ċosain is do ċoinġiḃ na hamráin seo ḋúinn-na. Mara mbeaḋ go raiḃ cion agus meas aca súd orṫa, an dóiġ le héinne go gcuirfidís scríḃneóirí, ndiaiḋ ar ndiaiḋ, de ḋuaḋ orṫa féin na hamráin seo do scríoḃaḋ. Má b'ḟiú leó na caointe seo do ṡaoraḋ ó ḃás, ní fuláir nó ċuireadar spéis ionnta. Is túisce ġlacfainn le n-a mbaraṁail súd ná le tuairim na

“scoile” seo go ḃfuil ar an uile duine aca leaṫ-ċluais Gaeḋlaċ agus leaṫ-ċluais Gallda. Ní hearra ion-ċáinte, dar le duine, filiḋeaċt go mbíonn innti feaḃus cainnte agus feaḃus smaointe. Fágaimís d’ualaċ ar an “scoil” gaċ earnaṁ cainnte is smaointe, dar leó, dá ḃfuil i n-aṁránaiḃ caointe na Gaeḋilge a ċur i n-uṁail An faid a ḃíd á scrúduġaḋ cuirfidís an leaṫ-ċluais Gallda ’n-a codlaḋ.

Cuirtar eólus ar ḟiliḋeaċt na Gaeḋilge. Sin é an leiġeas. Ġeóḃtar sa ḃfiliḋeaċt soin cainnt tar barr agus smaointe uaisle; cainnt agus smaointe de réir dúṫċuis na Gaeḋilge is de réir aigne na nGaeḋeal. Dá mbeaḋ sí ar a ṁalairt de ċuma ní ḃeaḋ innti aċt bréag. Aċt ní’l fiġe ḃréige ná iasaċta sa Ġaeḋilg. D’ḟás sí mar sin ċuġainn anuas, agus seasuiġeann fós ar a bonnaiḃ féin. Le congnaṁ Dé, raġaiḋ sí i méad is i dtreise, i n-áilleaċt is i mbinneas, agus soin as a gustal féin, de réir mar do ṫagann aṫ-fás ar an dteangain.

Fial-ṁac[1] Murċaḋa
An gliaḋaire cruṫ-ċlúṁail,
Sé mo ḃráṫair;
Saoi le sioscaṫar
Laoiṫe snuiḋte suilt,
Seán na[2] Ráṫa.

---

1. 23 B 38, l. 158; 23 G 20, 303: Slioċt a barántus do ċuir Liam Ruaḋ Mac Coitir agus an taṫair Seán Ó Briain amaċ i gcoinniḃ Éamuinn Uí Lúbaiġ agus an Aṫar Seán Cáplas. 2. .i. Seán na Ráiṫíneaċ, G.

# Dánta Ṡeáin Uí Ṁurċaḋa na Ráiṫíneaċ.



## Aṁráin Ċaointe.

### I.—Is Ciaċ 's is Orċra.

Ar ḃás Liam Ruaiḋ Mac Coitir, d'éag Iúl, 1738.

Is ciaċ 's is orċra cloistin an scéil 'n-a labairt
'S is cian an donus gan fortaċt go héag do Ġreann,
Triall an troilḃ-ḟir foirtill i gcré go fann,
Liam Mac Coitir, d'ḟúig goirtiġṫe an Éigse gan ċeann.

Ba ġrianṁar toraḋ, do b'oscailte féiċ ar feaḃus,
'S gaċ riaġail dá doirċe b'ḟollus go léiġeaḋ gan leaḃar,
An riannaċ foraiḋ nár ċoigil a léiġeann ar ḋall,
'S i ndiaiḋ ar ċoirḃir ba sroṫa tiuġa tréiċe an treaḃaic.

Ciall is foirtille fosus is féile ar geall,
Is diaḋaċt ḟolusṁar ḟoirḃ-ġlan ġle nár ġann,
Briaṫra soċma gan doċte 'n-a ṁéinn ná meang,
Riaṁ do ċoṫuiġ ó soilceaḋ le cléir a ċeann.

Bíoḋ a ḟiaḋnuise orm gur ḃ'oirḋearc réim a rann,
Go rianaḋ noda 's go mbogaḋ gaċ dréaċt gan ḃeann,
Go riaraḋ dolaḋ gan doice le féile aċt faḃar,
I mḃriaċ 'n-a ċodlaḋ mo ḋoċar mar scéal a ṡaṁail.

Tá an ḃliaḋain seo doiṫiṁ le golfairt, ní héiġeaṁ
gan aḋḃar;
Táid triaṫa toġṫa, táid ollaiṁ is cléir, gan ṁeaḃair;
Ní'l trian na dtorṫa go coṫrom ar caoḃ ná ar crann
Um Liam Mac Coitir do ċoigilt fá ċré na gceall.

Tá an ġrian gan solus, do ḋoirċiġ rae agus rann,
Táid fiaiḋ gan foscaḋ, ní ċodlaid na héin le treall,
Ní'l iaṫ gan osnaḋ, ní ḟosaid na héisc ar aḃainn,
I gcriaiḋ sé ċloċaiḃ ó's foluiġṫe faon a ngreann.

Tá iarsma orainn ná coiscfiḋ go héag dár ranc:
Ní'l triaṫ dá ḟoirḃṫeaċt, ollaṁ ná éigs dá ḟeaḃus,
Naċ iad do ṫoġṫar ar dtosaċ gan féaċaint d'am;
Is í an iarraċt ḋona so lomair go léir an ball.

Niaḋ de ḃorḃḟuil Loċlann laoċta anall
Ba ḋian i gcogaḋ 's ba ṫogarṫaċ tréan is teann;
'S 'n-a ḋiaiḋ do soilceaḋ a folaiḃ na Saesar seang:
Niall is Conaire, Conall is Éiḃir Ḟeann.

Grian na ṅOllaṁ is pollaḋ gan ċlaon gan ċam,
Ár sciaṫ ba ċolgaċ cosnaṁ i saoṫar peann;
A Ḋia, do ċroċaḋ 'n-ár n-olcaiḃ le ċéile ar ċrann,
Beir liom it ḟoċair is cosain duit féin ón náṁaid.

Dá mbaḋ ḋúṫċus don ḋúir-lic seo tuigsint an scéil
Is cáil ionnraic an uġdair do ċluineaḋ 's do léiġeaḋ,
Ar lán ḋúiṫċe uile d'ionnṁus ní ċoinġeaḃaḋ é
Is dáiṁ Muṁan i gcuṁangraċ gan breiṫeaṁ dá éis.

## II.—SEARḂ AN DÁIL, A ḂÁIS.

Ar ṁoḋ acrostic ar ḃás Ṡeaġáin Ċláraiġ Mac Doṁnaill, d'éag 7 Eanair, 1754.

Searḃ an dáil, a ḃáis a ċréice ċrín,
Earagain áir na láṁ do léirig sinn;
Gé cailleaḋ a lán dár ḃfáiḋiḃ géara grinn
As aindeise Seaġán geal Cláraċ d'éis ḃaint dínn.

Naċ mairg, a ċáirde gráḋaċa, an scéal le ríoṁ:
Caiṫis ag bás ar ġráisc is éigs dá gclaoiḋe;
Leagaḋ ṫar cáċ an tráirḟir ġléigil ġroiḋe
As dearḃ gur ṫráiġ an dáiṁ le saoġal na saoiġal.

Rannaire rábaċ cráiḃṫeaċ caoṁnaċ caoin
Ar leaṫ-ḃriste d'ḟágaiḃ árd-ḟuil Éiḃir Ḟinn;
Ċleaċtamair sáḃaile sáṁaċt is scléip le a linn;
M'anacra an lá fuair bás, cad déanfaimíd?

An' ḟarraiḋ ba lánṁar ceárda is dréaċta draoi,
Canaṁain ḃáḋaċ is ráiḋte réiḋe nár ríġin,
Deaċtaḋ glan sáṁ ar ḋán go gcéill is gaois;
Ó leagaḋ a máiġistir táid go léir gan ḃríġ.

M'eaċtraḋ cásṁar, áirṁeaḋ éaċt arís!
Ná maireann den dáiṁ aċt fánaiġ léiġte laoi;
A ḃeaṫa ná a ḃás ná a ċáil naċ léir dár laiġeaḋ;
Is measa mar atá, 's gur gearr ḃeas éinneaċ díoḃ.

Leagaiṫe ar lár, tréin lár-sa ṫéid an gníoṁ,
Leanaṁain ársaḋ gráḋṁar Gaeḋealaċ grinn,
Seaḃac na ráiṁe, sár na scéal do scríoḃaḋ
I Laidin go breaġ, i mBeárla nó i nGréigis ġlinn.

Pearsa ġlan ġráḋṁar, fáṫaċ faoḃraċ fíor,
Do ṫaistil d'ḟuil deáġ-aiṫreaċ deáġṫaċ déanta Gaoiḋeal,
Do ṡeasaiṁ ḋon dáiṁ, 's ar scáiṫ a scéiṫe ḃí,
Mar a raċaḋ i n-áirde cás ar ġéagaiḃ crainn.

Do screadadar mná cois Máiġ, cois Féile, is Laoi;
Is tá ainnir le spás ag gártaiġ ar Léiṫ-Ċraig aoird;
I nEaṁain, i Nás 's in' árus séiseaċ síḋe,
Ní stadaid ar áis ó's fágṫa a gcéile i gcill.

Cia ḃeartfar i gcás ár gcás go héag arís,
Nó ḃreacfar do ċáċ cá cáil nó gné ḋon ríġ?
Le Danair cia is fál, gan fán dá n-aoraḋ ó ċroiḋe,
Ar dteastaṁain tSeaġáin ġil Ċláraiġ ċéadna ón dtír?

Cia ċeapfar an dán go dána ar Éirinn aoird
D'aṫarraċ máḋa nó ċárta an tréin má ṫiġeann,
Nó raċas in' árac fáilte an scéil do scríoḃaḋ,
Ó ċailleamair Seaġán i meaḋán a ṡaoġail, fóríor?

Stadfad, cé d'ḟágas bláṫ an scéil gan ríoṁ,
Ó's taca gan táḃaċt me i mbeárnain ḃaoġail ċun gníṁ;
Aċt aitċim an tÁrd-ṁac, ṫáinig ó Péinn an Ċrainn,
Dá ṫearmonn fá n-a ġrásaiḃ féin 'n-a Ríoġaċt.

AN CEANGAL.

Go bráth is truagh, i bhfuar-chuilt gan cheól gan chlár
Grádh na suadh suaimhneasach seólta sámh;
Mo chás, fé chluais chruaidh-lice ar feódh gan fagháil,
Seaghán suairc, d'uaislibh Mhac Domhnaill d'fhás.

D'fhás an seabhac groidhe, an tan do bhí i nÉirinn beó,
I ngrádh 's i n-eagnadhacht gasta ghrinn ghéir gan gó,
I ráidhtibh blasta binn seanchuidheacht, céille, is cómhaid;
Mo lán-chreach fada, sí leacaibh thíos faon a shórd!

A shórd is deacair d'fhagháil feasta i gclár Chríche Néill,
I n-eólus sanusán searcair sámh, suim mo scéil;
Tórna is Clanna an Bháird is fear na ndán ndíodhacht
do ghléas
Dóibh ní mhaithfadh ás, d'aithle an cháis aoird, gur éag.

Éag an eóluidhe mhór-chroidhigh bhéasaigh bhúigh
Do thraoch go deó arís, fhórior, gléire ár gclú,
An laoch ba chóraighe clódh gnaoi is méinn san Mhumhain;
Is béas i gcomhnuidhe, a shórd bíd traochta ar dtúis!

Ní túis ná foircheann do dhonusaibh Inse Fáil:
Ní'l súghradh sochma ná oirfideach innti ar áird;
Ní'l ughdar foirtill ná cothuightheach cinn ar clár,
Nach siúd fé chlochaibh chun codlata síos g-o b-r-á-th.

AN FEART-LAOIDH.

Tá fonn tíos fá'n trom-lig gan anam ar lár
Cabhartuidhe ba bhronntaighe an feadh seasaimh i dtábhacht,
Togha draoi agus rogha saoi fuair gradam is grádh;
'S is lom sinn gan fonn grinn ó chailleamair Seaghán!

## III.—IS CUṀA 'S IS CEAS.

Ar ḃás Liam Mac Caiṗteáin an Dúna, d'éag Saṁain, 1724, ar an gCloiċ Ḟada, i bParóiste an Teampuill Ġil, le hais Corcaiġe.

Is cuṁa 's is ceas don Ṁuṁain go feas,
Gan suḃċus gean ná gáire,
An sceól do ḟríṫ go nóḋ lem ṫaoiḃ,
Do ḃreóiḋ mo ċroiḋe-se tráċt air:
File agus flaiṫ do ṫuitim 'n-ár measc,
Do ċiorrḃuiġ ar fad mo ṡláinte;
Ṫug osnaḋ agus liaċ go hoḃann féin ċliaḃ
A ċoigilt gan sians i ḃfásaċ.

Ár ngreann do ṁeaṫ, ár meaḃair do ṁeasc:
Ní'l teann ag neaċ dár gcáirdiḃ;
Ní'l soilse i ngréin, ní'l taiḃḃse i sféir,
Ní'l aiḃne féin n-a lán-ruiṫ;
Ní'l sugraḋ i ḃflaiṫ, ní'l curaḋ gan cneaḋ;
Ní'l tulaċ ná teaċ ar áitreaḃ;
I dturraḋ fá líg, ó cuireaḋ i gcill
A n-urra i ngaċ gníoṁ ba ṫáḃaċtaċ.

Tá éiclips duḃa ar an ngréin le cuṁa;
Táid faol-ċoin triuḃail gan sláinte;
Táid mná síḋe Fódla fá scios breóiḋte
Le hárd-ċaoiḋ deór is gárṫa;
Do ṁeaṫadar crainn gan earcar i gcoill;
Tá an ḟairrge síor ag trágċant;
Is níor ḃ'iongnaḋ ṁór dá gcruṫeaḋ an Eóraip
Uile le geóin ár gcáis-na.

Tá cuisne agus ceó ag tuitim gaċ ló
Le fuinneaṁ tré ḃrón go háḃḃal,
Is Múscraiġe fann gan súgraiḋeaċt ann,
'S is dúr-ċroiḋeaċ dall ár ḃfáiḋe;
Tá uaigneas síor, gan luaḋċant grinn,
I dtuaiṫ 's i gcill mo lán-ċreaċ;
Tá an donus go léir 'n-ár ḃfogus go héag,
Ní'l coṫrom ná réim 'n-ár ḃfáḃḃar.

Tásc an ṁíliḋ ġráḋṁair ġrinn
Do ċráiḋ mo ċroiḋe-se i bpáis ḃoċt,
'S a ċosṁalaċt féin náċ follus tar a éis
Le molaḋ i gcéim 's i gcáiliḃ;
Posta na hÉigse nár ṫogair ḃeiṫ claon,
Is Solaṁ i gcéill gur ḟáruiġ;
Ugdar tréiteaċ clúṁail caoṁnaċ,
'S prionnsa réiṁ na ḃfáiḋe.

Le gairse is le lúṫ an Ḃanba ṡiuḃail,
'S i dtreasaiḃ gaċ clú do ráinig;
Marcaċ na ruag i nEaċḋruim ṫuaiḋ,
Mar Aicil, do ḃuaiḋ an bárr leis;
'S is follus san mḂóinn 's i Luimneaċ fós
Go ngoineaḋ gan teóra a náṁaid;
Gaisciḋeaċ tréiṫeaċ mear-ċroiḋeaċ éaċtaċ
Is daiṫníd d'Éirinn lán-lag.

Do Ċarraig na bḞear is leaṫan an ċreaċ,
Gan searcaireaċt beart 'n-a ngnáṫaṁ,
Gan greann gan sians, gan meaḃair gan ċiall,
Gan laḃairt i riaġail dáiṁe;
Gan spórt le maoiḋeaṁ, gan ceól dá ṡníoṁ,
Gan eólus puinn le háireaṁ,
Is na niḋṫe seo i gcló, agus iomad maill' leó,
Go cunnail i gcoṁrainn ċláraiġ!

San dTeampoll Geal go fann i bḟeart,
Mo ċanntlaṁ lag, an sáir-ḟear;
Árd-ċraoḃ ríoġḋa ḃreáġ séiṁ líoṁṫa
D'ḟág sé sciors na táinte;
Fial-ḟlaiṫ ċeannárd, gliaḋaire dreaċ-ṡáṁ,
Ar Liam Mac Cairteáin tráċtaim,
Fear soineanta séiṁ urramaċ tréan,
Is curata réiḋeaḋ gaċ beárna.

Dragan búċ binn de Ċlannaiḃ Ráiḋrí
Ba ṁaireaċ clú i dtiġeas 's i dtáḃairne;
Is léir ag ollaṁnaiḃ Éigs' gan doirċeaċt
A ġaol le Conall glic Cearnaċ,
Do ċoscaraḋ cinn i ngoraḋ na gclaiḋeaṁ,
Is do ṫolgaḋ naiṁid le láiṁ-neart;
Níor ḋúnta riaṁ do ḋún a Liam:
Sin clú na gcliar ar lár leis.

Réiltean tsolusta an Ṗoénics oirḋeirc
I gcré do ḃoċtaiḃ is lán-ċreaċ;
Ṫar ollaṁain Fáil do ċosnaiṁ an bárr;
Costus is conáċ do ġnáṫuiġ,
Is beiṫ deáġṫaċ súgaċ fáilteaċ fiúntaċ
Gráḋaċ ler ionnsaiġ a árus;
M'uċlán dubaċ, mo ḋiombáḋ cuṁaḋ,
Ní'l coinġbáil clú ná sáṁaċt linn!

Is nár fágbaḋ fuiġeall dáiṁ ná draoi
Ná d'ḟáiḋiḃ grinn, cé cráiḋte,
Ḋon ṗearsain ḃí léiġeanta i Laidin 's i nGaeḋilg
'S i dteangain an Ḃéarla ṫábaċtaiġ,
'S do b'eagnaiġe i bfeallsaṁ gasta caoin ceannsa,
Mo sceallaḋ niṁe a ċeann fé lán-lic,
Do b'ḟearrade gníoṁarṫa, ní'l againn le n-innsint
Cé dainid, aċt guiḋe go hárd leat.

Is, mo ḃeannaċt-sa fíor go ndeaċa ċun saoirse
D'ḟaraire an ċroiḋe ḋil ḋána,
Ċun Parrṫuis Ċríost le hanam an taoisiġ
Ṁeanmnaiġ ḃríoġṁair ḃreáġ ġluin;
Aṫair Ṁic Dé is na hasbuil go léir,
Aingil is naéiṁ le gáirdeas,
Dá ġlacaḋ 'n-a gcaoṁaċt go haibiḋ gan éaraḋ;
Is canaiḋ go léir leis: Ámen.

## An Ceangal.

Fé liagán lice, mo ṁilleaḋ ṫu, ar beagán sliġe,
An triaṫ ḃreáġ ṡnuiḋte d'ḟuil ríġte ba ċeannárd gníoṁ,
Fial-ḟáiḋ ṁilis do ḃ'ḟile 's ba leannán grinn,
Liam Cáiḋ clisde de ċineaḋ Ṁic Cairteáin ṁaoiḋim.

Is ciaċ ḋár ḃfuirinn a ṫuitim ar beagán sliġe!
Is liaċ 'n-ár gcroiḋṫiḃ go huile a ḋul fá líg!
Is biaḋán silte do luċt binnis, 's is diombáḋ a ḃíṫ!
Is 'n-a ḋiaiḋ cá ḃfuilid aċt leinḃ is luċt ṗláis aoird?

Trian ár gcumuis is fuinneaṁ ár lag-láṁa an traoi,
'S is cian tráṫ ritfeaḋ dá dtuigsinn a ċeart-ċáil cruinn,
Grian-ráib tuigsionaċ soineanta crut-ċáiḋ caoin,
Is Dia ḋár ḃfurtaċt ó's finis dár luċt dáiṁ grinn.

Adaṁaim díḃ, a ḋaoine, is tuigiḋ ċuġaiḃse,
Naċ gasta me ag caoineaḋ ṫaoisiġ ṁioċair ṁúinte;
Is ní d'easḃaiḋ nár ċroiḋe liom díċeall snuiḋte a ċúrsa,
Aċt a ṁaiṫeas go glinn ná scríoḃfaḋ iomad uġdar.

## IV.—IS TINN AN TÁSC.

Ar ḃás an Aṫar Conċuḃar Mac Cairteáin, Sagart Paróiste Ġleanna Maġair, do fuair bás i mí na Saṁna san mbliaḋain 1737.

Is tinn an tásc an t-áireaṁ déiḋeannaċ
Dá luaḋ go follus ón bpobal go ċéile,
Bás an tSagairt do b'ḟada 'n-ár gcaoṁṫaċt;
Cúis nár ḃ'iongantaċ iomad fé ṁéala.

An té ba ċoṁursa ḋóiḃ le tréiṁse,
Fé ċóta Ċríost ag suiḋe ar a ngaoltaiḃ,
Ġá dtreórugaḋ trí gaċ sliġe ċun Dé ġil
'S ag leasuġaḋ loċta na ndronga ḃíoḋ taomaċ.

An té do ṫeagaisc, gan mearaṫal téacsa,
Go mioċair sínn gan duiḃeaċt gan daorsmaċt,
Go ceannsa ciallṁar diaḋa i mbréiṫriḃ,
Mo ṁileaḋ deór fén ḃfód an Phoénics!

Lonnraḋ soluis an ṗobail le ċéile,
A gclú 's a gcoṫrom 's a sonus i n-éinḟeaċt,
A gcoṁairleaċ cruinn i ndliġe 's i naoṁṫaċt,
A riarṫóir soilḃir socair glan séanṁar.

Do ḃí sé eagnaiḋe geanmnaiḋe géilleaċ ;
Do ḃí sé gráḋṁar cráiḃteaċ caoṁnaċ ;
Do ḃí sé fileata fuinneaṁaċ faoḃraċ ;
Is do ḃí sé measarḋa ar ṁaiṫiḃ na hÉireann.

Ba ḋeacair seasaṁ i mbeartaiḃ an léiġinn leis ;
Do ḃí sé feasaċ i Laidin 's i nGréigis ;
Do ḃí sé cliste ċun tuigsiona an Ḃéarla,
Frainncis, feallsaṁ, Eaḃraḋ is Gaeḋilg.

Do ḃí sé in' file ċoṁ milis le héinne
Ins na teangṫaiḃ do ṁeaḃruiġ le ċéile,
'N-a ḋiaḋaire 'n-a liaiġ is 'n-a ċléireaċ
'S 'n-a ḋíospóir creiḋiṁ le heiriciġ ṫréana.

Seaḃac gan doċma agus tobar na dtréiṫe
Is eóluiḋe breáġ fóir-líonta léiġeanta
Do ċuaiḋ san iúl tar Niúil mac Fénius,
Is do ṡealḃuiġ clú na Múses maorḋa.

Níor stíoḃart gann féin dTeann-ríġ é againn.
'S a ḋliġe níor scrúd le cuṁangraċ céime ;
Ní aḋraḋ ruire seoċ duine gan éan-rud :
Riaġail do ġráiḋ Mac Ṁáire, b'éidir.

Do ḃí a aigne caoin gan ḃruiġin gan ḃréagnaḋ ;
Do ḃí a ḃearta 's a ġnaoi gan ṗuimp gan éalaing ;
Do ḃíoḋ a aire 's a ġuiḋe ċun Críost feaḋ a ṡaoġail ;
'S do ḃí a ṁéinn 's a ċroiḋe 's a ġníoṁ dá réir-sin.

Ní ṫug tarcuisne d'anaḃfann éidrioċt ;
Ní ṫug guilmne ḋo ḋuine ḋá ṫréadṫa ;
Ní ṫug scannail ná scaṫaṁ fé éinne,
Is ní iarraḋ tuilleaḋ aċt an tuilleaṁ do ḋéanaḋ.

Mo lomaḋ 's mo lom-sa, an croḃaire béasaċ
Do ḃeireaḋ ḋam leaḃair is caḃair ċun dréaċta,
Do raḋaḋ ḋam airgead, leaṫan-ċuid ġléigeal,
Is do ċeannuiġeaḋ dán ċoṁ hárd le héinne !

Ḃa ṁinic n-a ḋún me súgaċ saor leis ;
Is ní hurus liom siuḃal go Cúil in' éaġmuis ;
Oċón ! le duḃrón an scéil sin :
I dTeampoll Uisce fé ċloċaiḃ an réiltean.

Cér ġnáṫ mo ġnó ḋen leógan léidṁeaċ,
Pinginn go deó níor ṫóg in' éiric ;
Má ṁolann gaċ fáiḋ an t-áṫ mar ġéaḃaiḋ,
Ní milleán orm-sa an molaḋ so ḋéanaṁ.

Créad ná caoinfinn saoi ḋá ṫréiṫiḃ,
Is a ċaoineaḋ go díċeallaċ déaraċ,
'S a ċaoineaḋ go scíorṁar le héiġeaṁ guil,
Is a ċaoineaḋ le cuiṁne go n-éagad ?

Sagart uasal stuamḋa séiṁ glan
Ó Ġleann Maġair 'n-ar binn guṫ éanlaiṫ,
Ó Ċarraig na ḃFear na ḃFlaiṫ is na ḃFéinneaċ,
Is ó gaċ baile 'n-a n-aice seo adéarfainn.

Is uaigneaċ sróḋ na gcoṁgar taoḃ linn
I nDiaiḋ Conċuḃair, mac Conċuḃair an ċaoṁ-ḟlaiṫ,
Mac Cairteáin na n-eaċ láidir léimeaċ:
Fear fulláin ón Easpáinn do ṗréaṁuiġ.

Do rugaḋ an bile d'ḟuil ríġte na hEaṁna
Is do ṫriall ċun baile de Ċlanna Milérius,
San gCúige Ollta ba ċaḃair ġlan d'éigse
Clanna Rúiḋrí ór ṫúisṁiġeaḋ é agaiḃ.

Mar a mbíoḋ filiḋe ar coinṁiḋe is éigse;
Mar a mbíoḋ curaiḋe is truipí tréana;
San gCraoiḃ Ruaiḋ ar fuaid a ċéile
Ag imirt 's ag ól, ag ceól 's ag pléireaċt.

Mo ġuiḋe mo ṡailm mo ḃeannaċt go dtéiḋ leis
Go Ríoġaċt na n-aingeal, go Flaiṫis an Éin-ṁic;
I n-aoiḃneas fada do ṁairfiḋ ṫar saoġlaiḃ
Go dtiġiḋ 's go dtagaiḋ ár sagart n-a gcaoṁṫaċt.

Buanuġaḋ fada fé ṁeanmnaċt saoġail
'N-a ḋiaiḋ 's in' ionad már oide 's mar ċléireaċ,
Ar Iósepḣ líoṁṫa, croiḋe na féile
Is bile glan eagluiseaṁail ainmneaṁail éascaiḋ.

AN FEART-LAOIḊ.

Tá fút, a liag, imbliaḋna ṫíos gan ṗreaḃ,
Uġdar ciallṁar diaḋa díreaċ deas,
Fear ionnraic fial ba riaġalta gníoṁ is reaċt,
Go dlúṫ fét iaḋ, mo ċiaċ mo ṁíle ċreaċ!

## V.—Ionad gan Dearḃṫaċt.

Ar bás an Aṫar Ióseph Mac Cairteáin, Sagart Paróiste Ċarraig na bFear, d'éag san mbliaḋain 1752.

Ionad gan dearḃṫaċt sealḃ an tsaoġail seo,
Ionad gan ċinnteaċt saoiġil ná séin ċirt,
Ionad naċ seasaiṁ ann sagart ná saor-ḟlaiṫ,
Ag bás dá leagaḋ, gan tearmonn d'éinne.

Bás ár sagairt ġluin ġeanamnaiġ ġléiġil,
Bás ár ndiaḋaire ḋiaḋa ḋéarcaiġ,
Bás ṫug deacraċ dearg-ruirc déaraċ
Flaṫa agus taoisiġ buiḋean is béiṫe.

Is díoġḃáil follus dot ṗobal go léir tu,
Is díoġḃáil ċruaiḋ ar fuaid na cléire,
Is díoġḃáil daingean ó Ḋúiṫealla go Céiḋ soir,
Do luiġeaċán marḃ i dtalaiṁ gan téarnaṁ.

Fear leóir-ṁilis lóċranta léiġeanta,
Fear fineálta fíor-ċráiḃteaċ faoḃraċ,
Fear ceannsa gan ċranndaċt 'n-a ċéimiḃ,
Fear foirtineaċ gan doċte ar biṫ 'n-a ṫéacsaiḃ.

Is clú ċosnaiṁ do Ḋún Bolg gan baogal,
San reilig ó leagaṁaḋ taise an ḟir naoṁṫa
Ḃí i n-oifig an Tiġearna Dia ó ḋ'aosuiġ,
Saṁail le Peadair tá i bḟlaiṫeas maraon leis.

Dúinn-na is measa beiṫ scarṫa go héag leat,
Let ṫeagascaiḃ, let ḃeannuiġṫeaċt, let ḃréiṫriḃ,
Let ċarṫannaċt, let ċneastaċt, is let ċéill ġluin ;
'S mo ḋeacair-ḃruid, mo ḋaiṫnid, cad do ḋéanfam ?

Is mise ṫar cáċ tá ar lár go léir leat ;
Is cér ṁilis ár gcáirdeas bráiṫris gaolṁar,
Is nár ġlacais mo ṗinginn cér ṁinic mo ġlaéḋaċ ort,
Mo leagaḋ gur measa liom scaraḋ let ṁéinn ṁaiṫ.

Plúr na heaglaise, seaḃac na féile,
Riaṁ ná tairgeaḋ easmailte d'éinne,
Nár ṫóg airgead d'airgṫeaċ ċéasta,
Ná ḋe ṫiġearaċ ṁaiṫ ṁuinnteardḋa ḃféastaċ.

Is breaġ do ṁaċtnaṁuiġ aiṫeanta Dé ġil,
De ló agus d'oiḋċe i ngníoṁ dá léir-ċur :
Ag tárrṫaḋ luċt báis agus baogail,
Ag baiste na naoiḋean, 's an ḟaoistin ḟéilteaċ.

Níor ṫug a ċaraid ar ċeaṫra ná ar ġréiṫriḃ ;
Níor ċuir speóis i stór ná i saoġaltaċt ;
Do ċuir a ionnṁus roiṁe ċun réiḋtiġ,
'S in' uaḋaċt ní feacaṫas earraḋ ná spré ċnuic.

Do b'é seo cleaċtaḋ na nAiṫreaċ naoṁṫa ;
Do b'é seo aiste na nAspol le ċéile ;
Is é seo an teagasc ó Ḟlaiṫeas a déintear,
Cé hiomḋa airgead eagluise i nÉirinn.

Seo an fear do ṁeall go leaḃair an saogal ;
Seo an fear do ḃreiṫniġ na dliġṫe 'n-a n-éirim ;
Seo an fear fé n-a ċostus ná troidfid a ġaolta ;
Seo an fear do ṫuill a ċaoineaḋ ó éigsiḃ.

Im ṫaoiḃ-se dáiríriḃ, baḋ ṁéinn liom
Duain ċaṫuiġṫe ḋá saṁail sin do ḋéanaṁ,
Mo ċuid fearta aca do ċailleas uile i n-éinḟeaċt :
Ióseph croiḋe do síneaḋ fén ḃfeart.

D'ḟuil Ṁiliḋ Ulaḋ nár ḃ'ḟurus a ṫraoċaḋ,
'S ó ċuraiḋiḃ calma Eaṁan na Ḟéinne,
De ċineál Ṁic Cairteáin, an cléireaċ,
Ċonaill, Ċú Ċulainn, Ċlann Uisniġ, is Éiḃir.

Do ċúl, a ċumainn, ó ṫugais leat ṫréadta,
'S gur ḟágais iad it ḋiaiḋ gan aoḋaireaċt,
Go nDéinir síṫ ḋot ċloinn le ċéile
Do láṫair Ríoġ na ríġṫe, is réiḋteaċ.

Bliaḋanta Ċríost le ríoṁ ar n-éag ḋó :
Seaċt gcéad diag ḋá ḃliaḋain is caogad.
Beiḋ cuiṁne go cruinn ar an éaċt soin
Le linn uile an líne seo, is léir dam.

An feart-laoiḋ.

Fá'n ḃfóḋ so sínte, is ḋíṫ 's is diombáḋ an scéal,
Leógan díoġluim díoḃaċta is deaġ-ḋán dréaċt,
Coṁairleaċ cruinn na tíre, an fear breáġ féin,
Ióseph, faoi d'ḟuil aoird Ṁic Cairteáin é.

Lóċrann soilseaċ, caoin-ḟlaiṫ ċeannárd ċaoṁ,
Do ṫreóruiġ sinn ó ḟliġe na gcasán gclé,
Le coṁaċtaiḃ Ċríost dár ndíon ar neart náṁad ndaor,
I gcoṁrainn ċaoil, mo ṁíle greadán géar!

Is mór a ḋíṫ, 's is míle leaṫ-láṁ léin
D'óg is d'aois le linn a ḃfriotáilte é,
Daṁ-sa is díḃ-se, a ḋaoine ċleaċt lá a ṁéinn ;
Mo scólaḋ a ġníoṁarṫa sínte i gcreagán cré!

## VI.—An bláṫ is buacaiġe.

Ar ḃás Ṁáire Ní Ċruaḋlaoiċ, Sápphó na Muṁan, d'éag san mbliaḋain 1761.

An bláṫ is buacaiġe ġluais puinn eadrainn beó
i nÉirinn,
Ḃás cé fuair sí, a huaislioḋeaċt mairfiḋ go deó
Déiḋeannaċ;
Sápphó suaḋ-ġníoṁaċ nduain-mbinn starċa agus
cóṁad
Ġaeḋilge.
Máire ḟuairc Ní Ċruaḋlaoiċ, eala agus óġ,
Is Phoénics.

## VII.—Mo Ċuṁa mo Leanḃ.

Ar ḃás Ḋiarmada Uí Ṁurċaḋa, d'éag i bParóiste Ċnoc an Ḃile san mbliaḋain 1754.

Mo ċuṁa mo leanḃ, mo ċara, mo ḃráṫair,
Mo rún, mo ṫaca, mo leaṫan-ḟear láidir,
Mo ċongnaṁ seasaiṁ, mo ġean is mo ġáire,
Mo ṗúḋair, fé leacaiḃ i ḃfarraiḋ a ċáirde!

Mo ḃuaireaṁ, mo ċruaḋtan, mo ċráiḋteaċt,
Mo ḃuinneán groiḋe, mo ṫiġeasaċ táine,
Mo ċogar gan ċruaḋus, mo ċuan ċun fáilte,
Do ḃrostuiġ mo ġuais mo ḃuaċaill áluinn!

Diarmaid Ó Murċaḋa fuinneaṁail fáilteaċ,
Mac fialṁar Ḋiarmada ḋeáġṫaiġ,
Mac Ṫaiḋg ṁilis, mac soineanta Ṡeáġain
Ó Ċnoc an Ḃile ḃí i dtruipiḃ na gCárrṫaċ.

Ní hiongnaḋ an cineaḋ 'n-a ḃfuilim-se scáinte;
Is minic dá bpiocaḋ dá gclipeaḋ 's dá gcárnaḋ iad,
Ag triall ċun cille nuair ṫigid i n-árdaċt,
'S 'n-a ndiaiḋ a ḃfuireann go sinnil gan sláinte.

Mo ḋóṫċus asat níor ḟeasaiṁ a ġráḋ ġil;
Nuair ḟileas-sa rinnce agus ráḟla,
Ceól is aiteas is caraid it láṫair,
'Ot ċeangal le mnaoi baḋ ċuiḃe ḋot ċáil-se;

'N-a n-áit sin uile ní'l againn aċt ġárṫaiġ,
Coinle ar lasaḋ agus carcra cláraċ,
Caoiḋ agus creaċaḋ agus atuirse ar árdaiḃ;
Is ċoiḋċe 'ot ḋearcaiḃ ní stadfaiḋ an ġáir sin.

Do b'ḟearra ḋon dúṫaiġ rumpa ġnáiṫ ṫu,
Don ḃoċt, don tsaiḋḃir, don daiḋḃir, don dáiṁ ġlic;
Níor ċromais do ċeann i mball ná i mbeárnain,
Ar aonaċ fairsing, ar faiṫċe ná i dtáḃairne.

Loċt ná ainniṁ ní ḟaca le faġáil ort
Aċt méid do ċroiḋe agus laiġead do ḟoláṫair;
Tá muiniġin agam go ḃfeacaiḋ an tÁrd-ṁac
Ṫ'anam gan peacaḋ 's gur ġlac ċuige in' árus.

Cár ṁiste ḋam seanduine, leanḃ, nó ġárlaċ,
Aimid gan taiteac, nó creagaire cráiḋte?
Aċt croḃaire mear foġlumṫa fáilteaċ
Taiṫiceaċ tréiteaċ taoḃ-ġeal táḃaċtaċ,

Cumṫa caḃarṫaċ cromṫaċ cráiḃṫeaċ,
Sonaiḋe séanṁar séadaċ sáiṫeaċ,
Dearḃṫa díonṁar díreaċ dáilteaċ,
Príoṁ-ġlan, pearsantaċ pratuinneaċ páirteaċ

Foiḋne ġlacaḋ 'sé ċantar sa ċás so ;
Foiḋne is deacair dá aṫair 's dá ṁáṫair,
Foiḋne ġearra gan aga gan ċáirde ;
Blaiḋreaċt ḟada ḃeiḋ aca go dtrásta.

45 Geinealaċ sleaċta ní ċanfad dom ḃráṫair
Ar eagla a ṁearta gur bladar do ráiḋfinn ;
Tá an scéal ag seanċuiḋċe leaḃar annálaċ,
Ag Céitinn cneasta 's ag Fearġal Ó Dálaiġ.

## VIII.—Do ġoilfinn go leór.

Ar ḃás Ċormaic Spáinneaċ Mac Cárrṫaiġ Ċarraig na bḟear, d'éag 10 Márta, 1758.

Do ġoilfinn go leór, is fós níor ḃ'iongnaḋ an gníoṁ,
Um Ċormac, pór na leóġan ó ċiuṁsaiḃ na Laoi,
Aċt a olcus do ḟeóil gaċ coṁairle ċuiripe an tsaoi,
'S dom ḟortaċt go ngeóḃad le Doṁnall milis 'n-a ḋíol.

Baḋ ḋíol ionṁuine i nDúṫaiġ a ṡinsir é,
'N-a ḃfíor-ḋúṫċus dá siuḃlaḋ go suiḋte saor;
Rí-ṗrionnsa do túirṁeaḋ d'ḟuil Gaill is Gaeḋeal,
'S do ḃí a iomċur a ṁúineaḋ 's a-ġnaoi dá réir.

Ar réir luċt leasa 's 'n-a n-aice an faid ḃí mo laoċ
Níor aomuiġ gangaid ná cealg ná cuiṁneaṁ claon,
'S gan éan-ruḋ aige de ḃarra ná 'ḃríġ gaċ scéil
Aċt é ċur marḃ gan ċaraid ist-oiḋċe i gcré.

I gcré, monuar, dá ḟuadaċ feaḋ na hoiḋċe
An t-éinne ġluais dá uasal ḋearḃ-líne,
Ná aon dá ċuallaċt uaim ar faicsin sínte,
'S é an t-éaċt n-a ṫuaiṫ ná fuair a ṁarḃ-ċaoineaḋ.

Do ċaoinfeaḋ céadta laoċ is leanḃ is ban
A ġnaoi 's a ġné 's a ċéim is ceannus a ṡean;
Sinsear Gaeḋeal go léir, an Carraṫaċ geal,
Mo ṁíle léan nár éag i gCarraig na ḃFear.

Fear ná glacfaiḋe i neaṁ-níḋ a ṁarḃ ná a ḃeó,
'N-a measc dá dteangṁaiḋeaḋ teaċt fios aige ḃéaḋ cóir
Flaṫa agus deaġ-ḃuiḋean, fleaḋ 's fíon, brataiġ is beóir,
'S is dearḃ go leagfaiḋe a ṫaisí i dtalaṁ ar ló.

Mo ló léin go deó, an laoċ de ḟleaċtaiḃ na ríoġ
Ḃa ṁó réim i ḃfód Éireann d'ḟeaḃus a ngníoṁ;
Gan móiréis do ġeóḃaḋ sé go cartannaċ trínn;
'S níor leóin aon dá ċóip féin gur mearḃaḋ faoi.

Faoi ċumaiḋ ċím na dúiṫċí seo ḃuineaḋ leis féin
I gcúis aoird an Ċúraoi 's a ġoirte i gcéin;
Crú ċroiḋe na bprionnsaí ón gCruinne is eaḋ é,
Fuair clú ċoiḋċe i Múscraiġe mar innistar scéal.

Scéal do ṁearuiġ me, a ḃearta 's a ġnaoi 's a ġreann,
I gcéin i gan-ḟios ná feadar cá luiġeann mo ġaṁain;
Gan éileaṁ gada ná creaċta ler ṫuill a ṡaṁail,
Gan cré ná paidear do leagaḋ ar an mbuiḋin ler ṁeaḃair.

Do ṁeaḃruiġ an seang-ḃile cneasta caoṁnaċ
Franncais is peannsa agus Laidean léiġeanta;
Do laḃraḋ gan ġallḋaċt an teanga Ġaeḋilge,
'S ní'l amras gur ceannsa ḃí aige an Béarla.

Béarlaí agus léiġeann binn, is lúṫ is láṁaċ,
Éarmuiġeasa, béas claiḋiṁ, is iomċur árd,
Gan ḃéim puinn mun' céim síos a ḋúil i n-áḋḃaċt;
Is beiṫ féiṁ síṫeaċ saor-ṁuinntearḋa súgaċ sáṁ.

Sáṁ-ṁac triaṫ ḋen iarl-ḟuil úir Spáinniġ
Le cáiḋ-ḃaintiġearnain ċiallṁair ċlúṁail ċráiḃṫiġ,
Ní'l mál ná niaḋ nár hiaḋaḋ 'n-a ċrú árraiḋ
Ó Ádam riaṁ go tiaġaċt go Cúirt Ḃlárnann.

Tá an Ḃlárna ag sileaḋ, Cloċ Ṗilib, Cloiċ Reóḋ, is Cill Ċré,
Cloċ Ḋáiṫ, Moḃiḋe, Cill Muire, is Cill Ċóirne ċraoḃaċ,
Dinnseán, Cnoc Ḃile, agus Muirsire mór an tsléiḃe,
An Solán ar mire, is gan file anois beó dá éis.

D'éis mo ḋíċill ċím ná cuirfinn i n-uaim
Tréiṫe is gníoṁarta an ríġ-ḟir ċlíste seo luaḋaim;
Níor ṫraoċ, níor scaoil, níor sceiṁliġ tulaċ na dtruaġ,
'S níor éirliġ cill, níor ṫuill-sean oirḃire ċruaiḋ.

Mo ċruaḋtan, mo ḃuaiḋreaṁ, mo ḋoilḃeas ḃróin,
I n-uaigneas gan tuairisc mo Ċormac mór
Dá ḟuadaċ, gan uasal in' ḟoċair dá ṗór
Tug duairc duḃ me im ṫruaġnairt ler ġoileas g-o
l-e-ó-r.

## An Feart-Laoiḋ.

Feart-laoiḋ mo ḋeaġ-ṫiġearnaiġ ṡoineanda féiṁ
Naċ danaid naċ fear linn cá gcuirfinn le léiġeaṁ;
Aċt beartuiġim pé glas-lios fé dtuilleann mo laoċ,
Gur leacaoi do ġlan-impire iongantaċ é.

# IX.—OSNAḊ AGUS ÉAĊT.

Ar ḃás Ḋonnċaḋ Ḃaile Aoḋa, do fuair bás an dara lá d'Abrán 1739, agus atá curṫa ar an dtaoḃ ṫuaiḋ den árd-altóir i Mainistir Cille Cré.

Osnaḋ agus éaċt na hÉireann tríd an dtreóir,
Orċra daor is créim d'fuil Ṁíleaḋ ṁóir,
Torċarṫa tréiṫ i gcré, 'n-a luiġe féin ḃfód,
Donnċaḋ tréan Ḃaile Aoḋa, mo ṁíle brón!

Is brón 's is cuṁa trí Ṁúsraiġe trasna go préiṁ
Stór na ndúiṫċí i gclúid fí leacaiḃ go faon:
Pór na bprionnsaí d'úr-ċraoiḃ Ċaisil na Récs,
I ngleó nár ḃ'ionntaoiḃ ionnsaiġe a ṗearsan le faoḃar.

Faoḃar is fuilinġ is fuinneaṁ is fíoċ nár ṫláṫ,
Tréin-neart cuisleann is mire nár claoiḋeaḋ go bás,
Féile, cumann, is tuigsint le linn an ġáḃaiḋ:
Sin tréiṫe an ḃile, 's mo ṁilleaḋ-sa a ġníoṁarṫa ar lár!

I lár a ṁaiṫeasa is mairg do ċaill an triaṫ,
Ráib na gaisce, an faraire feiḋm-ġlic fial
Nár ḟág a ċaraid ar ṫearamonn claḋaire riaṁ
I sráid, i gcaṫair, ná i gcarcair fé ġreim gan riar.

Riaruiḋe na n-iarlaí na ḃflaiṫ is luċt léiġinn,
Fiaḋuiḋe gan fiafraiġe ba rabairneaċ méinn;
Tá diaḋaiḋeaċt ġlan, ciall ċinn is ceannus is caoṁaċt
'N-a ndian-luiġe fá'n liaiṫ-liġ 'n-ar ṫaisceaḋ an laoċ.

Laoċ groiḋe de ṗréiṁ aoird na gCarraṫaċ úd
Do réiḋtiġeaḋ gaċ daor-ṡnaiḋm dá dtagaḋ 'n-ár gcionn,
Ár ḃfréinniḋeaċ, ár gcaoṁ-ḋíon, ár gcaḃair i gcúirt,
'S is céim síos ar ṫaoḃ Gaoiḋeal a ḋul marḃ san úir.

San úir 'n-ar coigleaḋ Donnċaḋ i gCill Ċré ṫiar
Is iomḋa boirb-ḟear oirḋearc fír-ṫréan fial;
Ba ċongnaṁ cosanta is costuis dá dtír féin iad;
Sin a ndúṫaiġ follaṁ gan pollaḋ dá síol fén' iaḋ.

Iaḋta daingean i dtalaṁ 's i gcuṁangraċ buill,
Is cian an ṁairg do ċlannaiḃ ċirt Niúil, fóríor,
An biaḋtaċ rabairneaċ fairsing ó ċiuṁuis na Laoi
Den triaṫ-ḟuil ċalma ċeannuis do ḃrúġaḋ luċt tinn.

Ba ṫeann le tréan 's ba ḟéiṁ an dragan le lag;
'S cér leaḃair a réim níor ḋaor fear dealḃ 'n-a reaċt;
Cam ná claon 'n-a ṁéinn níor ḃ'aiṫnid, dom ṁeas;
'S is geall le héag dár gcléir ó cailleaḋ an fear.

Fear aoiḃinn seanga-ċuirp geala-ċnis gléigeal úr
Ba ḟuiḋte pearsa is ba ḃarraṁail géag is cum,
Ba ḋíreaċ seasaṁ 's ba ṫapaiḋ glan éadtrom siuḃal,
Is líṫ an tsneaċtaiḋ tre lasaḋ na gcaor 'n-a ġnúis.

Gnúis áluinn is breáġṫa dár ḟionnas-sa fós,
Púir ċráiḋte ar an mbás nár ṫug urraim dá ḟnóḋ;
Trú ġránda na spáige nár ḟilliḋ go deó,
D'ḟúig gár-ġol i gClár Luirc is iomarca brón.

Brón deaċraċ a gcailleaṁaint gonuig fír-ḃeagán;
Na leóġain ċalma de ḟleaċtaiḃ ċirt na ríġte ón Spáinn
Ba ṁór taiṫiceaċ ar maċaire nó i gcoiṁeascar náṁad,
'S do ġeóḃaḋ tearmonn na hEaglaise, luċt grinn is dán.

Dán dona duḃ is goinideaċ le cóṁaireaṁ ann;
Cás coigilte na lonna-ṁac i gcóṁgar ceall,
Mar ḃárr boċtaineaċt is doilḃis, is mór é an feall
Bás Ḋonnċaḋ mac Ċormaic Ċloiċ Reóḋ na gceann.

Ceann coṁairle na Cóige agus pollaḋ na nGaeḋeal;
Ceann coṁaċtaċ a ċoṁḟogus, nár ġoirgeaċ méinn;
Ceann eóluis na Fódla ba ċosnaṁaċ caoṁaċ;
A ċeann cóiriġte i gcóṁrainn, cúis osnaḋ agus é-a-ċ-t.

## ceangal.

Is mór an osnaḋ so ċorruiġ an ġaoṫ andeas,
Do ḋeónaḋ costus dam i gCorcaiġ nuair ṫéiḋinn isteaċ;
Ceann cosantaċ na bpoibleaċ 's na cléire ar ḟad;
Sin cṙoċta siḃ is Donnċaḋ Ḃaile Aoḋa go lag.

## X.—IS DOILḂ LIOM AN TÁR SO.

Pádraig Ḃarain cct. ar ḃás Ċormaic, mac Ḋonnċaḋ Ḃaile Aoḋa.

Is doilḃ liom an t-ár so
Ar scoṫaiḃ Ċloinne Ċárṫaiġ,
'S gur follaṁ lag a n-árus gan curaḋ,
Cormac mear áluinn,
Mac Ḋonnċaḋ ġluin dána,
Mac Cormaic, fé ṁárbail tar uisce;
Na poibleaċa tráiġte,
Mo loma-scrios, go fánaċ;
Is bodaiġ ḃoċta an ḃráca go cluṫar;
Ḃa ṗorta nirt dá ċáirdiḃ,
Ḃa ḋoċar guirt dá náṁaid,
Go borb-ḃuilleaċ láidir mar Oscar.

Tá Cloiċ Reó go deóraċ,
Gan coin-ġeóin gan ceólta
Gan puins beóir ná deóruiḋṫe innti;
An caisleán mór d'ḟógair
Gur ṫuit lán-ċeó bróin air,
'S a buinneán óg cloiḋte gan fuinneaṁ;
An Ḃile-ċnoc móḋṁar,
Ní'l mil ann ná tórraṁ
Ná cruiṫneaċt go leór, mar ba ṁinic;
Deir Ḃaile Aoḋa ó leónaḋ,
An ḟlaiṫ aoḃḋa ċróḋa,
Gur ṁeaṫ méad is mórḋaċt na cine.

Dá maireaḋ an laoċ soin
Ċun teaċt 'n-a ċuid féin ċirt
I bfarraiḋ ḃeiṫ aosta ḋá ċirte,
Do ġeaḃaḋ fear tréiṫ-lag
Is bean boċt gan ċéile
Beaṫa agus éadaċ 'n-a ċistin;
Níor ḃ'ḟearra leis méiṫ-ṗuic
'N-a ċuideaċtain taoḃ leis
'Ná síol ceart na nGaeḋeal sean ċun sliotail;
Luċt tearḃaiġ is saoġaltaċt
Fé ġlaid fada is ḃéaḃair
Do ġreadfaḋ go tréan le bun fuipe.

Is creaċ lán don dúṫaiġ
An fear breáġ geal cuṁra
Agus leannán na dtriúċ so fé lic ġluis;
Ba ċeap sásta i gcúirtiḃ
Ċun ceart d'ḟaġáil don drúing luig,
Mar ṁac Láidir Luġaiḋ 'gus Cú Ċulainn.
Mo ġreadán a ṁúdar
Go fliuċánaċ púireaċ,
An bean ṁánla ċlúṁail den ḟuirinn
Nár leig bárr a cúise
Le flaiṫ árd ná prionnsa,
Go ceannárd mear múirneaċ le hurraim.

An Ceangal.

Is cráiḋte goiniḋeaċ doċaraċ bás na laoċ
De rás Cormaic soirtill ó árd Ḃaile Aoḋa;
'S an Ċárrṫ-ḟuil, soilceaḋ go follus ar ḃreáġṫaċt Gaeḋeal,
Ar lár, dar borb i bpobal 's i mbeárnain ċéad.

Ḃa ḋána an soilḃḟear sorusta i n-áitiḃ baoġail;
A láṁ do ḃ'orcarḋa i gcogaḋ, gan tlás le haon;
A náṁaid do ġoineaḋ mar Ċonall is d'ḟágaḋ tréiṫ;
'S a ngáḃaḋ ċoisceaḋ do ḃoċtaiḃ an árd-ḟlaiṫ ḟaor.

Ní áiriṁim Donnċaḋ ḃrollaiġ-ġeal rábaċ séiṁ:
An Mars ar ċolgaiḃ loma 's i gcás na ḃfaoḃar,
Ag seasaṁ ċun ḃodaċ do ċoscairt, cér láidir tréan;
'S is dearḃ an donus ar a ṗobal ó ḟágaḋ faon.

I dtáḃairne, is follus mar Eoċaiḋ gur ḋearscnaċ réiḋ,
An ráib mear ḃrostuiġteaċ Donnċaḋ, is bárr an léiġinn;
Do táiṫeaḋ coigilte i mbrollaċ an ṁáil d'ḟuil Récs;
'S i lár an ċogaiḋ ba ċosṁail le Iáson é.

Táid fáiḋe is ollaiṁ gan focal le faġáil 'n-a mbéal,
Nó tláṫ fé ċloċaiḃ go torċarṫa támaċ lag tréiṫ;
Gan gárṫa ċloistin i gCorcaiġ 's gaċ áird i gcéin
Fé ṫásc na mbord-ċon gcosantaċ n-ársaiḋ i gcéill.

Go ḃfásaid orcarḋa, soilḃir, lán de ċéill,
An dá ṁac moltar, tá i ḃfoċair 's i ndeáiḋ na laoċ;
A sṫát 's a gcoṫrom go soiċid tar các i réim
Go deáġṫaċ torṫaċ, i gcorstus i gcáil 's i gcéim.

Ó ṫreascair an bás gan spás an ṁarcra ġroiḋe,
'S gur ṫeastuiġ i gClár Luirc scáil is maiṫeas na laoċ,
Go ḃfaiceam-na, lá, mar ġárda feasaiṁ sa tír
I ngradam 's i n-áitreaḃ, dána daingean, an dís

## XI.—A ḞIR ḞÍNEÁLTA TRÉITIĠ.

Seán Ó Murċaḋa na Ráiṫíneaċ, cct. ag freagraḋ ar Ṗádraig Ḃarain fé ḃás Ċormaic mac Ḋonnċaḋ Ḃaile Aoḋa.

A ḟir ḟínealta tréitiġ,
Dá mbím lán de ḃuiḋeaċus
Um laoiḋ ḃáis an ḟéinniġ do ṡeinnim,
Do ṁill ár na laoċ mé,
Ḋéin rí-rá dem ċéadfaiḋ;
De ḃaois b'áil liom léigean don ċluiṫċe;
Gur ṁaoiḋis trát it ḋréaċtaiḃ
I dtír námad gur éagaiṁ
An príoṁ-ráib de ṗréiṁ-ḟlioċt na ríġte;
Mo ḋíoġḃáil, mo ġéar-ġoin!
'N-a luiġe ar lár mo Ṡaesar,
Gan líon láṁ dá ġaoltaiḃ in' ḟoigse.

Is luingcreálta léanṁar
Do-ċím báird is Éigse,
Gan laoiḋ dáin dá ndéanaṁ ná cuiriṁ;
Is fíor-scáinte d'ḟéaċaid
Na suiḋeaċáin, ba tréan-tiuġ
Ón Aoil-mḂlárnainn aosta go Sionainn;
Táid ríoḋ-ṁná na hÉireann
Ar mí-áird le tréiṁse;
Ní tiġid fá n-ár ndéin mar ba ṁinic;

Mar is fuiġeall áir is éirliġ
Slioċt ḟíor-árdaċt Éiḃir,
Gaċ aon lá dá slaod-ċur ċun cille.

Mo ċionáḋ, mo ṗéarla,
Mo laoċ láidir léadṁaċ,
Mo ġroiḋe-ḃeárna aonaiġ, mo ḃile,
Do ḃí ag fás ar ḋaondaċt
Is líneálta d'ḟéile,
Is croiḋe gráḋṁar gléigeal ċun oiniġ;
I bpríoṁ-stát a ṗréiṁe
Dá dtiġeaḋ tráṫ mo réiltean
Baḋ ṫrí ḟeárrde Éire é agus mise;
Seoċ luiġeaċán a ċaoṁ-ċuirp
Ar píocáil i Wales toir
'S is mí-áḋ do Ġaeḋealaiḃ a ċluineaḋ.

Dá dtiġeaḋ gábaḋ ná géiḃinn
Ar ċríċ áluinn Éiḃir,
'S ár Ríoġ-ċárrṫaċ Séarlus dár ḃfuirinn,
Níor ṗríoṁáideaċ éaċta
Idir ḟíor-náṁaid, dá n-éirleaċ,
Mar ġníoḋ tráṫ a ġaolta 's a ċine;
Ḃeaḋ síoṫċáin ag Cléir ċirt
Is cíos-ċáin ag Éigsiḃ,
Is fíon Spáinneaċ aosta dá iḃe
Go fíor-ḋeáġṫaċ aeraċ
Ar ċaoin-ċlár an ṗéarla,
Agus bu'ḋean ġráḋṁar Ġaeḋealaċ ag siosmaḋ.

Gaol fial-ríġte Éireann,
Gaol iarlaí agus laoċ mear,
Gaol tiġearnaí agus tréan-ḟear nár ṡinnil;
Iarla na Laoi tear
Is Iarla Ḃéil-Inse,
'S an tIarla cois Ḃriġde 's a ċineaḋ;
Tuaḋṁuṁain go híoċtar
Is Deasṁuṁain nár ċuimseaċ;
Anntruim is Cill Dara uile;
Ḃarúin is Ḃíocuin,
Is deaġ-ċrú na Stíoḃart,
'S an glan-diúic ó Íoċtar Ċill Ċoinniġ.

An ceangal.

Is ceasnaiḋe ḃróin i ḃFódla, is mairg do-ċí
Macaoṁ cóir Ċloiċ Reóḋ fé leacaiḃ 'n-a luiġe;
Gaiscíḋeaċ óg d'ḟuil ṁórḋa Ṫeaṁair na Ríoġ,
Do ṫanuiġeaḋ slóiġte i ngleó, is ná cleaċtaḋ a ṁaoiḋeaṁ.

Maoiḋeaṁ na mborrḃcon n-oirḋearc síoċ séiṁ suairc,
Sínte socair fé ċloċaiḃ is fíor-ċréim ċruaiḋ;
An míle Donnċaḋ coigilte i gCill Ċré ar cuairt,
'S a ṗríoṁ-mac Cormac, follus 'n-a luiġe i Wales uainn.

Uainn-na d'imṫiġ an ḟuireann ba ríġṫeaṁail réim,
Ṫug fuar gan fuinneaṁ gaċ file ba ċríoċnaṁail dréaċt;
Naċ truaġ mo ṫurus ag feiṫeaṁ le suiḋiuġaḋ an scéil
Ár n-uaisle ag tuitim is tursaiġ 'n-a dtír siúd saor.

Ba ṡaor dar liúm i nDún 's i dtabairníb óil
An laoċra úd, i gcúirt ba ṫaiṫiciġe clóḋ,
Craobċa cuṁra Muṁan is Ċaisil Ċríċ Eóġain,
'S do ṡéid an ċuṁa san gCúig 'n ḟaid ṁairfimíd beó.

Ba beó 'n-a beaṫaiḋ an dragan so an deaġ-ċroiḋe
ṁóir,
'S ba ṁór a ġairm 'n-a beaṫaiḋ dá seasaiṁeaḋ fós;
Tar bóċna marb i mBreatain nó i mBath fí fód,
Mo sceón, mo scallaḋ, mo ṁairg, mo ċeasnaiḋe
b-r-ó-i-n!

## XII.—CÉ MÓR DE ĊÚISIḂ CUṀAḊ.

Ar ḃás Ċaptaén Séamus Leaḃailin, d'éag i mBaile na mBuailteóirí, timċeall na bliaḋna 1750.

Cé mór de ċúisiḃ cuṁaḋ agus caointe
Do fuair Fódla is-ló 's ist-oiḋċe,
Le haimsir ḟada fé aragain daoine,
Is é bás tSéamuis do léir-ḃris a croiḋe istiġ.

Cé iomḋa leóġan cróḋa cíocraċ,
Cuinge caṫa is fear neartṁar i gcoiṁeascar,
Is fial-ḟlaiṫ fairsing do cailleaḋ lem linn-se,
Seo an té b'ḟearr clú san Ṁuṁain dar cuiṁin liom.

Phoénics gráḋṁar dáilteaċ díreaċ,
Do ċaḃraḋ boċta is noċta is ríoċtnuis,
Nár ċeil é féin ó aos a naoiḋeantaċt
I dtiġ, i n-áit, ná i dtáḃairne an ḟíona.

Ná feacaṫas fearg in' aiġte ná in' intinn;
Ná feacaṫas mairg 'n-a ḋealḃ ná mí-ġreann;
Ná feacaṫas gruaim ná cruaḋus 'n-a ċuiṁdeaċt;
Is ná feacaṫas doiċeall ná doċte 'n-a ċroiḋe geal.

Níor ṫóg creaċ na lag 'n-a ḋíoltaiḃ;
Níor ṫóg geall na ḃfann le cíosaiḃ;
Níor ṫóg strus ná cuid na ndílleaċt
Is ní ḋearnaiḋ aiṁlear baintreaḃaċ ḃfíor-ḃoċt.

Ní raiḃ lag, ar tearca maoine,
I gcanntlaṁ, i n-aiṁgar ná i ndaoirse,
Do ṫiocfaḋ 'n-a ḋáil 's a ḋála d'innsint,
Ná fuiġeaḋ ón úr-ḟear congnaṁ tiġearna.

Tiġearna tailiṁ do b'ḟearra ins na tíorṫa;
Tiġearna ceannuis do scaipeaḋ na fíonta;
Tiġearna fearaṁail fleaḋaṁail fíor-ṁaiṫ,
Is truaṫ is taca le maiṫeas nár ċuimseaċ.

Do b'ḟír-ḃreáġ a riaġail a ċiall 's a ċuiṁne;
Do b'árd a réim a léiġeann 's a scríḃinn;
Ba ṁilis a labairt, ba leaḃair a líoṁṫaċt,
'S i ḃfoġluim geallaim gur ḃ'aċṁuinneaċ 'intleaċt.

Capa agus rún na Muses mionla,
Do ḋeóil ruġ a n-oċta a mbrollaiġ 's a gcíoċa;
Captaén na n-eaċ dtréan nár ḃ'íseal,
Ón Oileán Mór 's ó Róisteaċaiḃ taoiḃ linn.

Captaén sluaġ do b'uaisle gníoṁarṫa;
Captaén cogaiḋ, nó cosnaṁaċ síṫe;
Captaén gléigeal déarcaċ díonṁar;
Is captaén clúṁail mar Ḟionn Ó Ḃaoiscne.

Fear dá ṫairḃe i ngradam an tsaoiġil seo;
Ná fear dá ḟeicsin ní ḟeicfam-na ċoiḋċe;
Fear tionólaċ flaiṫ onóraċ aoiḃinn,
Flaiṫ ċiallṁar, flaiṫ ḟialṁar, flaiṫ ḃuiḋeanṁar.

Mo ḋiaċair, cé riarfar na fíor-ḃoiċt,
Ná ḋéanfar cosnaṁ d'ḟear follaṁ gan níḋ aige,
San dTeampoll Geal ó's lag sé líogaiḃ
Séamus searcair Leaḃailin an rí-ḟlaiṫ?

Táiḋ mná agus fir ag gol gan tíoraḋ
Ar fuaid a ḃeaṫaḋ 's i mbailtiḃ a ṡinsear,
Ó Inse an Ċomáin ġluis ḃreáġ an ṁínliġ
Go Cnocán an Ḃuiḋéil 's san Moinḟéar timċeall.

Tá Baile na mBuailteóirí i mbuaiḋirt ṁóir fí ḃroid,
Is Goirtín na Stuaice ag uaill go cíocraċ,
An Lios Duḃ ag gol go niṁneaċ,
Is Cúil Eóġain i gcuṁaiḋ ṁóir dá ṫaoiḃ-sin.

An Ḃuaile Ḃeag ar ḋeis na sliġe ṫeas,
Is diombáḋaċ a gearán dá innsint,
D'ḟear Ṁaġ Ealla, d'ḟear Ċaisil 's d'ḟear Ċuinnċe,
Gur ċaill a caraid, a dalta 's a díogruis.

Tá Béal Áṫa Salainn go dealḃ gan daoine
Gan aer gan aiteas le sealaḋ, gan aoiḃneas;
'S gaċ nduine dá ngaḃann an bealaċ nó an tsliġe sin
*Ag gol i ndiaiḋ* an ġliaḋaire ċroiḋe-ġil.

Táid mná síḋe féin go déaraċ caointeaċ,
Ar fud Éireann ag éiġeaṁ cois síḋ-ḃroġ;
Ní'l stuaic leasa gleanna ná maoilinn
Gan fuaim a ngárṫa i ndeáiḋ an rí-ḟlaiṫ.

Is árd an liuġaḋ so ar siuḃal ag Clíodna;
'S is árd an gol so is clos ó Aoife;
Déirdre, Scáṫaċ, Áine, is Aoiḃill,
Saḋḃ, is Meaḋḃ ag leaġaḋ le líon-ruiṫ.

Tá gruaim ar ċnocaiḃ, ní'l toraḋ ar na críoċaiḃ,
Tá an Sliaḃ Glas fé scamall cíor-ḋuḃ,
Suiḋe Finn go díoṁaoin gan puinn stuic,
Is Ḋrom an Áir gan sáiṁeaċt gan soilse.

Tá Muirise ṫiar gan fiaḋ gan fuinnsion,
'S an dá Ċíc ar leaṫaḋ dá ḃfeannaḋ ag an ngaoiṫ seo;
Cnoc Clárach go tár-noċt mar ċítear;
Is Eillise Caol, ní'l craoḃ gan críonaḋ air.

Do ċuaiḋ na haiḃne doiṁne i ndísceaḋ;
Do ḋuiḃ, do ruaḃuiġ an ġrian dáiríriḃ;
Do scuir an rae ḋen réim do ḃí aici;
'S ní'l réiltean tuas nár ġluais tar líne.

Is fusus a ṫuigsint gur ḋuine ṫar ḋaoiniḃ
An leóġan cáid do ḟóinseáil na puinc seo;
Túrnaṁ tuinne agus tuile agus taoide
Tré n-a ḃás gaċ lá i n-ár dtimċeall.

Bárr uaisleaċta ċuaiḋ leis don ċill ṫoir,
Bárr frioṫáil go ceannárd i dtiġeas ṁaiṫ,
Bárr cineáil do boċtánaiḃ claoiḋte,
Bárr eagna, bárr carṫannaċt, bárr saoirse.

Mo ḋainid-se agus dainid boċt do ṁíltiḃ,
A aigne a ṫabartus 's a ṁilseaċt
Marḃ curṫa i n-aċarann gan scaoileaḋ,
I dteampoll maol gan aol gan aoirde.

Do b'ḟearr an fáraire fearaṁail fíor-ṁaiṫ
Ar hallaiḃ fairsionga fada n-a ṁuinntir,
Triaṫa is slóiġte ar bórd 'n-a ṫimċeall,
Mar do ḃíoḋ ċeana 's é ar bainis 'n-a gcuiḃreann.

Níor ḃ'ḟuaṫ leis a ċuallaċt ag suiḋe isteaċ;
Níor ḃ'ḟuaṫ leis an truaġnairt beag ċaoin ċeart;
Níor ḃ'ḟuaṫ leis fairsinge leanna agus fíona
Ċun riarṫa gaċ iarrma le croiḋe maiṫ.

Riaṁ níor iarr i ndiaiḋ ar ṫioḋlaic
Pinginn ná púnt ná fiú na friġde;
Do b'aite leis bronntus toġail do ḟíneaḋ
'Ná níḋ do ġlacaḋ, ní ḟaca gur ċuiḃe leis.

A Ṫeampuill Ġil tá an iomad maoiḋiṁ ort,
I ndiaiḋ an ċuraiḋ so cuireaḋ do luiġe ionnat;
Cé minic it ċeallaiḃ fir ṁaiṫe dá síor-ċur,
'S é *Séamus* toġa agus roġa na buiḋne.

Is dainid dá ċéile ḃéasaċ ṁionla
Ag sileaḋ deór i ndeóiḋ a díograis,
'S a ċlann ṁac fé ċanntlaṁ gan aoiḃneas,
'S a ċúirt gan áitreaḃ, fáṫ nár sileaḋ.

Is é ṫug smúit is cuṁa gan scaoileaḋ
Ar lag 's ar láidir, árd is íseal;
Bailte cuain is tuaṫa ag caoi guirt;
Leinḃ is mná agus dáiṁ is draoiṫe.

'S ó ṫriaṫaiḃ Banba is Breatan na ríġṫe
Do ṫriall an seaḃac ċun baile go díreaċ;
Mac fíor ċróḋa Ṁilseóra ṁilse
Nár ġéill dá naṁaid ar arm ná ar dliġṫiḃ.

Gaol Síol Eógain Ṁóir na gcaoin-ḃeart;
'S gaċ iarla ó Ṁúscraiġe dúbluiġeaḋ díoḃ-san;
An tiarla leanas de ġairm Ḃéil-Inse,
'S gaċ iarla cáiḋ san mBlárnainn ḃí againn.

An tiarla Ó Briain is ciaċ gan caoiṁ-ḟlioċt;
'S an tiarla ó Ḃéarra, ṫréig an tír sin;
Iarla Barraċ ó aḃainn na Brigde,
'S an tiarla ar Ġearaltaiḃ d'eascair den line.

Tiġearna greanta Ċinn Mara 's a ṁuinntir,
Is tiġearna Ċaisil Ṁuṁan ḃí i ngradam triúir ríġṫe,
Gaċ tiġearna calma ó ḟleasaiḃ na Laoi ṫeas,
'S an tiġearna ḟeasaiṁ Cois Mainge, 's fear Cinn Tuirc.

Ḃrúnaiġ ba ṁór céim san Ospidéal innistear,
'S gaċ tiġearna tréas dá ngaol ná maoiḋim-se;
Buitléaraiġ ċróḋa, is Róistiġ na mBíocun,
Ó Caoiṁ Ḋrom Tairḃ, agus seabac Ċluain Míne.

Dá mb'eól dam seanċus cneasta nó críonna,
Is beiṫ tuisgionaċ i ngeinealaiġ do scríoḃaḋ i gceart,
Ní'l Gaeḋeal ná Gall fé ċeann trí Ríoġaċta
Dá ḟeaḃus atáid, gan bráiṫreas gaoil leat.

Dia leat, is fiadaim-se a ġuiḋe ḋuit,
Is 'Dia let anam is Peadair is Íosa;
Dia is na haingil i bḟlaiṫeas na soilse
Ḋot riar 'n-a ḃfarraiḋ i ngradam ċun ḟinis.

AN FEART-LAOIḊ.

A ċaeṁ-leac sin Saesar, fét ḟleasaiḃ gan treóir,
Do rug céim leis i nÉirinn, ní tarcuisne ḋóiḃ;
Phoénics na féile nár ċeaċarṫa clóḋ,
Séamus breáġ gléigeal Leaḃailin, an leóġan.

Ba ċéile don daondaċt, ba ṁaise don Ċóiġ,
Ba réiḋteaċ don té beaḋ gan fairsinge stóir;
Ba ḟéiṁ dreaċ ar aonaċ nó i dtaḃairne an óil;
'S mo léan boċt-sa a ṫréiṫe fé'n gcarraiġ seo ar feóḋ!

Is é ḃéarfaḋ don ċléireaċ an ċaḃair is mó;
Is é ḋéanfaḋ gaċ éan-ṁaiṫ le ḣaigne cóir;
Is é féin leis an saoġal so nár meallaḋ dar ndóiġ;
'S a Ḋia gléigil, don té seo taḃair flaiṫis it ċoṁair.

Péarla Ċláir Éiḃir ḃa leanḃaċ snóḋ,
An tÉireannaċ éaċtaċ ó ṡleasaiḃ an Ċóif;
In' éagmuis is méala ḃeiṫ fearta go deó;
'S is léan liom-sa Séamus Leaḃailín gan treóir.

## XIII.—IS CIAĊ D'ÉIGSIḂ.

Iarġnó ar ḃás Liam mac Réamuinn de Barra Ḃaile na gCloċ, d'éag an 30 lá de ṁí na Nodlag 1746.

Is ciaċ d'éigsiḃ do ċléir is do ṫaistealaiḃ sliġe,
'S is liaċ éigneaċ i mbéiṫiḃ 's i bfearaiḃ na gcríoċ,
An fial-féinneaċ ba ṡéiṁ is ba ċarṫannaċ croiḋe
Liam gléigeal, mac Réamuinn de Barra fé lig.

A líog ġlas ṁarmair, ó taisceaḋ Liam féd ṫaoḃ
Bíoḋ a ḟios agat gur maise duit triaṫ mar é;
Tiġearas fairsing fuair gairm is ciall is réim
Gan snaiḋm gan ċeangal fér ṫeangṁaiḋ leis riaṁ ḋen tsaoġal.

Fén saoġal níor ċrannda meaḃair ná aigne an leoġan,
Níor léir a ṡaṁail san gceanntair fairsing seo ar m'eól;
Is é go ceannsa a ċlann do leasuiġ go cóir,
Is do réir go deallraċ teannta is tearmonn dóiḃ.

Dóiḃ go deireaḋ ṫug feirm go feisteaṁail fial,
Gan óbairt ceisniṁ, gan teibe, cér ḋeiċneaḃar iad;
A ḟórd san leirg ní deirim go raiḃ súd riaṁ,
I gclóḋ 's i gcreideaṁ, i ndeise 's i mbreis clú is cliar.

Ba ċliaraċ cráiḃteaċ cáil is ceannus, gan cruaḋus,
Briaṫra breáġṫa, páirt is taise ḋon truaġ ;
An triaṫ 's an t-árd, an táir do ṫagaḋ 's an sluaġ
Ċun Liam 's a ṁná, 's níor cáineaḋ pearsa aca ar cuaird.

Cuaird ó ṫarraing ar Ċaṫair na Trionóide,
Suas beir a anam go Flaiṫis, a Rí ġlórṁair,
Gan fuaṫ gan ṗeannaid gan ṗeacaḋ gan moill nóimit,
Cé cruaiḋ an t-earnaṁ beiṫ sgarṫa le rí-ṡómpla.

Sómpla a ṡaoġail is moiġnéar leanaḋ, dar liúṁ ;
Ba leóġan léaḋṁaċ tréan i dtreasaiḃ mar Ḟionn ;
Ba ċoṁursa ċaoṁnaċ ṡéiṁ gan ċealg 'n-a rún ;
'S ba ċoṁairleaċ céille i n-éifeaċt cantan is clú.

Clú an ḟir ṁairḃ seo ar m'aire, is do ċaoinim féin,
Tar dúṫċus mairfiḋ i sgarṫaiḃ luċt innsint scéil ;
Púint ní ṫaisceaḋ, do sgaipeaḋ mar ṫigeaḋ an saoġal,
Ná bonn níor ṫeasduiġ ón seaḃac gur ċríoċnuiġ an t-éag.

Éag an tiġearsaiġ ġrinn, ba ḟoilḃir snuaḋ,
Tug éiġeaṁ is caoi 'nár dtír san Nodlaig seo is buaiḋirt,
Ar dtraoċaḋ an tí, le'r linn do ċoṫuiġ go buan
Scléip ag saoiṫe is fíon dá ḃronnaḋ gan ġuais.

Guaireaċt mná na mbán-ġlac soineanta séiṁ,
Is truaġ liom fáṫ a cáis ag sileaḋ na ndéar;
Cé buan do ḃádar fá n-a gcuingeal mar aon,
Ní ċualaḋ aċt páirt is gráḋ idir ise agus é.

É i nDún Bolg, mo ḋoċar-sa, i dtuamba ṫíos:
Laoċ fionn foirtill de ḃorb-ḟuil ṁuair na Traoi;
Aon-ċú ċolgaċ ċosnaiṁ na tuaiṫe i mbíoḋ;
'S cér ḃ'é riúd Conall, ní obaḋ ní ṫuaraḋ bruiġean.

Bruiġean is minic do ċuireaḋ ar gcúl 'n-a ham,
Is síṫ ná briseaḋ 'n-a hionad dá tabairt is greann;
Tá an Ḃrigid dá uireasḃaiḋ an Life 's an tSiúir gan ṁeaḃair,
Is saoiṫe a ċinnḋ, slioċt Ribirt, go cuṁaċ mar ġaḃaid.

Gaḃaiḋ-se ċuġaiḃ i gcúrsa a ġéaga gaoil,
Gur ṫeangṁaiḋ go clúṁail le crú-ḟlioċt Éibir Ḟinn;
Barraiġ is Búrcaiġ, Gúlaiġ, Craoċaiġ ġroiḋe,
Gearaltaiġ, Cúirsiġ Muṁan, is Paoraiġ tríd.

Trí n-a ṫuitim ní hiongnaḋ éiġṁe árda
Cois Puill an Ċoire 's go himeallaiḃ Léim Lára,
Cois Ḃrigde uile, cois Coinge 's gaċ béal trága aca,
Cois Coill na Curra is Dún Dularaic d'éan-áireaṁ

Áiriṁ a anam i ḃFlaiṫis, a Ḋia gléigil,
Grása ó ġeallais d'ḟear fairsing fliuċ fial déarcaċ;
Go dtárlaiḋ marḃ, níor ḃraiṫeamair trian a éaċta;
'S ó's fágṫa daingean i dtalaṁ is ciaċ d'é-i-g-s-i-ḃ.

## AN FEART-LAOIḊ.

Fiafróġṫar cia an ró-ḟlaiṫ do taisceaḋ annso;
Is ciallóġair-se, a liag lóġṁar, nuair aṁarcfar ort
Gur triaṫ córaċ fial fóganta, gan aiṁiṁ gan loċt:
Liam mór na gcliar gcróḋa ó Ḃaile na gCloċ.

## XIV.—Tá Fánaiḋe gan Faeseaṁ.

Ar ḃás Ṫomáis de Barra Tiġe na gCaerac.

Tá fánaiḋe gan faeseaṁ
Ar árd-ċríoċaiḃ Éireann,
Is faġáil síos ar éigriḃ go minic;
Táid mná síḋe go déarac
Gaċ lá, fuiḋeaċ, ag géar-ġol
Ag áṫḃaois ag éiġeaṁ is ar mire;
Táid páirtí agus béiṫe
Fé lán-scíos le ċéile;
Do sáruiġeaḋ a réim is a ḃfuinneaṁ
Le tásc cíorḋuḃ créaċtaċ
Ṫomáis Tiġe na gCaerac,
D'ḟág íseal Gaeḋil ḃoċt gan urraim.

Flaiṫ ċosnaiṁ a gcúise;
Fear foirtill gan ċuṁangraċ;
Ceann coiste na cúirte gan ċuime;
Rí-ṗorta, nár ċúṫail
I gCorcaiġ 's i nDúṫaiġ,
Ar ḋliġe osgailte Lunndain do ṫuigsint;
Ba ċosantaċ clúṁail,
Do b'oirḋearc ionnraic,
'S i gcosṁalaċt prionnsa ċun oiniġ;
Oscar na Cúige
Agus solus na Muṁan,
Mo ḋoċar-sa, i n-úir ċille curṫa!

Rí-laoċ gan aṁras
Do ḃí caoṁ-ġlan ceannsa,
Is do-ġníoḋ déirc is teannta ḋon luiġe,
Do scaoil réiḋ ó ċlampar
Líon céad den aṁail sin
Do ḃíoḋ daor nó i ndeallraṁ a mbriste;
Do luiġeaḋ sé ar na haṁsaiḃ,
Do-ċínn é ḋá sceannraṁ
Le dliġe déanta gall agus gliocus;
Níor ṗaér d'ḟear ṁanga
Puinn taoḃ 'ná laḃairt leis,
Do-ġníoḋ sé de ċlaṁaire gan ṗinginn.

Cia ġeóḃaiḋ páirt na ḃfíor-lag?
Cia ḋóiḃ lá ḃeiḋ díreaċ?
Cia i gcóir áird ḃeiḋ díonṁar dá ḃfortaċt?
Cia is cóṁ-nábaḋ coiṁeascair
A dtógḃáil ó ḋaoirse,
Ó's fó lár ḋon rí-ḃile ṁioċair?
A ḃfear cóṁráiḋ ar binnse;
A ḃfear coṁ-lán de líoṁṫaċt;
A ḃfear órnáideaċ intinneaċ uile;
An leóġan áluinn aoiḃinn
Ó ḃórd láir na Bruġde,
Ḋen ṗór ḃreáġ do b'aoirde ar ḟlioċt Riḃirt.

Leacaoi ḋo ṫriaṫaiḃ
Do ḟeasaiṁeaḋ a ṫiġearnus,
'S do ġlan-ḋíolaḋ a ḟiaċa gan tuirse;
Nár ḃain cíos ḋe ḋian-ḃoċt;
Ná laguiġeaḋ a n-iarṁar;
'S do ċneasuiġeaḋ luċt iarratuis muirir;
Captaín breaġ ciallṁar
I ngleacuiḋeaċt is i ngliaḋaiḃ;
Fear deaġ-ġníoṁaċ i ndiallaid lá an ṁustair;
Ní airiġim-se iar-ġol
Luċt ealaḋan 'n-a ḋiaiḋ-sin,
'S gur dainíd go bliaḋantaċ é a ṫuitim.

Árd-ḟlaiṫ, ḋe ṗréiṁ Ċirt
Ṁic Ádaim na dtréan-eaċ,
Do b'árd cion i nÉirinn ag ríġṫiḃ;
'S ba ṫáḃaċtaċ 'n-a Ṡaesar
I n-ár-ċaṫ na Trae ṫoir,
Sula dtáinig Mac Dé ċun A Ḃuime;
Is ba ṫáiṫte ḃí i ngaol leis
An Sáirséal, da ḟaoṫruiġ
Cáirdeas na nGaeḋeal ag an Sionainn,*
Le fuil deáġtaċ ġlan Éiḃir,
'S a ráinig de laoċaiḃ
Go Clár Luirc ó Water de luċt cumuis.

*.i. Luimneaċ, C 3.

Cá ḃfuil molaḋ air, is léire
Le cloisint ar éan-ċor,
I ḃfoċair a ṫréiṫe 's a ṫiḋil,
'Ná fuil oirḋearc éaċtaċ
Ríoġ Cormaic ċaoṁnaiġ
Go follus ag déanaṁ a ḟloinnḋ!
Is Ḋoimnic ġléigil,
Ceann solais Sáirséalaċ,
Ó's foilceaḋ an taoḃ eile 'en ḃile:
Mac oċta na béiṫe
Do ċosnaiṁ a ġaolta
Fé ċoṫrom i gcéim is i gcumus.

An ceangal:

Is diombáiḋ coiḋċe i gcríoċaiḃ fairsing Fóḋla:
I gcoimeád tíos fé líg go lag i gcómrainn
An duinneán líonṁar líoṁṫa leaḃair leóġanta,
Tomás caoin d'ḟuil aoird na mBarrac ḃfóġanta.

Fear nár ċinnte i dtiġeas ná i dtaḃairne óla;
Fear nár ḃ'íseal croiḋe ná bearta cróḋa;
Fear nár ṫím i mbruiġin ná i sparainn cómraic;
Do ḃ'fear 'n-a ṡuiḋe 'n-a luiḋe nó ar eaċ an leóṁan.

Ó's leanán síḋe atá ar tí gaċ pearsa beó ar bit
An lag-ḃás críon, ler claoiḋeaḋ an seaḃac seólta;
Deas-láṁ Ċríost, san gcraoiḃ do ċeannuiġ slóiġte,
Dár gcoimeád síos i Ríoġaċt an Aṫar glórṁair.

## XV.—SCÉAL TAR SCÉALAIḂ.

Ar ḃás Eiléan, ingean Ġearóid Ḟurranta an Doire Léiṫ, agus céile Ṫomáis mac Liam de Barra na Laiġneaċ, d'éag i gCorcaiġ le bolgaiġ, an cúigṁaḋ lá déag d'Ḟeaḃra, 1753.

Scéal tar scéalaiḃ éaċt i gClár Luirc;
Créim naċ léir dam d'aon gur feárrde;
Greim ċoṁ tinn naċ leiġisfaḋ léaġa ar biṫ,
Ṫug creiḋil is cluig dom ṫuigse ag gárṫaiḋ.

An ċúis do ṫeangṁaiḋ mar ṫaitneaṁ linn láiṫreaċ,
Cúis ṫruaiġṁéileaċ ċruaiḋ-ċéimeaċ ċráiḋte,
Cúis, fóríor, go croiḋe is go hárainn:
Eiléan de Barra a ḋul marḃ fé láin-lic.

Ionann an lag ag teaċt féin dtársc so;
Ionann an saiḋḃir 's an daiḋḃir 's an gárlaċ;
Ionann an t-ollaṁ 's an t-oifigeaċ tábaċtaċ;
Ag liúġraiḋ le dúṫraċt 'n-a deáiḋ-sin.

Ionann an t-easpog 's an sagart 's an bráṫair;
Ionann an ḃanaltra an leanḃ 's an láin-ḟear;
Ionann an triaṫ 's an tiġearna táinteaċ,
An diaḃaire an aimid 's an t-eagnaċ cásṁar.

Ní hiongnaḋ liúm a gcuṁa 's a gcráiḋteaċt,
'S gaċ aicme aca ṫúirlint ċúiċi ġnáṫaṁ;
Ise dá ḃfreastal go leanbaċ láiṁ-ġeal,
'S i gceann a dtugaḋ ba ḟoineanta a gáire.

Cad do ḋéanfaiḋ a céile 's a cáirde,
'S na daoine ná tiġeaḋ aċt go fánaċ,
Go mbíd na deóra leó um an gcás so—
De ḃríġ ná maireann fear fala aici fá neaṁ?

Is truaġ a fear fá reaċt na dtráṫ so;
Is truaġ a clann gan ṁeaḃair gan ṁáṫair;
Is truaġ a deirḃṡiúr leis an gcúis fásṫa;
'S is truaġ 'n-a hearḃaiḋ a luċt leanta 's a bráiṫre.

Is truaġ teaġlaċ na Laiġneaċ, 'n-ar ġnáṫuiġ
An deiġ-ḃean ṁaiseaċ so i gceannus le spás maiṫ;
Dá héis go sinnil gan ionṁus, gan áitreaḃ,
'N-a baintriġ ḋorċa ḋoilḃ gan ġáirdeas.

Inġean dil ċóir Ġearóid fursánta,
Ón nDoire Liaṫ aniar, nár cáineaḋ;
Ṫug foġluim di, moḋṁleaċt is mnáiṁleaċt,
Is taiṫiġe cliar do riar go deáġṫaċ.

Níor ċás a aiṫint gur taiṫiġ di cáil ṁaiṫ;
Dó ḃí sí carṫannaċ caiṫiseaċ cráiḃteaċ;
Do ḃí sí béasaċ déarcaċ dáilteaċ;
Do ḃí sí cneasta gan ċealg gan ċámus.

Bárr diaḃaċta is riaġaltaċta ráiniġ ;
Bárr ceannsaċta is feaḃsa agus fáḃḃar ;
Bárr bronntuis de roġa ruġ 'n-ar láṁuiġ ;
Is bárr oiniġ ar ṁná an Ċruinne ar a dtáiniġ.

Ba ġléigeal daṫaṁail geanaṁail gráḋṁar
Bé na mallḟúl mbanaṁail mánla ;
Ba réiḋ a dreaċ riú, a geal-ċúm fáiscṫe ;
'S mo léan is m'ḟad-ċuṁa, i bḟeart tú an tráṫ so !

Naċ truaġ go fann, i dteampoll ḟásaiġ,
Gníoṁarṫa glana agus pearsa na mná so ;
Gan aon rud farra n-a daḟiċid dá háireaṁ,
An uair ṫug bolgaċ ġoirgeaċ bás di.

Do ṫuill an eala ġeal ḃanaṁail ḃárrġlan
Ḃeiṫ beó gan éag an céad go slánaḋ ;
D'ḟeaḃus a clú, 's a cnú, 's a cáile,
'N-a scáṫán pobuil 's ag fortaċt luċt gáḃtair.

Cá ḃfuil na filiḋe ar coinṁiḋe ṫráċtaḋ
Aniar 's anoir go tiġ an ḃán-ḟlaiṫ',
Ná cluintear a saoṫar saoġain sásta,
Ag caoineaḋ buġaċ an ċlúir seo d'ḟág sinn ?

Tá fearg gan foiḋne ar aiḃniḃ áilne :
Tá an Aḃa Mór go glóraċ gáiḃteaċ ;
Do scéiṫ an Ḃrígid, an Laoi, 's an Láinne ;
Le mbáṫaid nó mbarcaid gaċ ealta 'n-a n-áraċ.

Tá an ġrian go doiṫiṁ gan solus gan sáiṁe;
Tá an spéir fá stoirm le i bḟogus do ráiṫe;
Táid éin gan ṁeaḃair, is seaḃaic, is cága;
Is síoḋ-ṁná Ḃanba ag screadaiḋ ar barr ċnuic.

Ní hiongnaḋ linn gaċ síon ar sár-ċrit,
Ón uair do ṁalartuiġ ainnir na mbán-ġlac
A céile, a clann, a ball, 's a beárna,
'S a culaiḋ sróill ar ċoṁrainn ċláraiġ.

Níor loċtuiġ coṁursa gnó dá ndearnaiḋ,
Ó ṫáinig riaṁ aniar don áit seo,
Aċt dul uaṫa i dtuamba an smáil soir
Go Dún Bolg i ndoirċeaċt áruis.

Ba ṁinic it hallaiḃ taiṫiġe ar ṫáiplis,
Is iomarca saoiṫe—suim gan áireaṁ—
Oirfideaċ ceóil is ól is dánta;
'S ní ḃacaḋ do ċéile an réim seo ġnáiṫ leat.

Ag so an ḃuiḋean ór ċinn gan ráfla:
Fuil acṁuinneaċ flaṫa agus deáġ-aiṫreaċ;
Luċt óir is airgid, eallaiġ is pláta;
Iarlaí is tiġearnaí Inis Fáilḃe.

Ní'l ḃarraċ ann, dá ḟeaḃus atáid-san,
Ós ná aosta i nÉirinn ársaiḋ,
Gan a ngaol le ċéile táiṫte
Tríd an mbruinnil, ní huireasḃa a n-áireaṁ.

Tá fuil Ṁileaḋ i dtaoiḃ a máṫar:
Uaisle Carraṫaċ ċalma ón Ráṫ nDuiḃ;
'S gaċ gaḃal sleaċta aca ó Ċaiseal go tráiġ ġil
I mballaiḃ na ríoġna, tríṫi is táirsi.

Gearaltaiġ ċlúṁla, Cúirsiġ, Grásaiġ;
Ó Caoiṁ Ealla, is Ó Ceallaiġ, 's Ó Ceárnaiġ;
Báróidiġ Ċlár Fóḋla, agus Dáil gCais;
Breaṫnaiġ is Búrcaiġ, Gúlaiġ, Fálaiġ.

Ó Ceallaċáin cóir, 's an Róisteaċ rábaċ;
Ó Maṫġaṁna, Ó Cearrḃaill 's Ó Fáilḃe;
Ó Donnċaḋa foirtill, slioċt Eoċaiḋ nár cáineaḋ,
Is tuilleaḋ dá maiṫiḃ dá leanfainn ar áireaṁ.

Mo ġuiḋe leat, cé silim naċ gáḃtar,
De ḃríġ gur ḃeannuiġṫe an ḃeaṫa do ġnáṫais;
Aċt Íosa, a ċeannuiġ le peannaid slioċt Ádaim,
'N-a ríoġaċt dot ġairm, is abram: Ámén.

an ceangal.

Tá gné ċoṁgair ċóir it ṁian-sa, a ḃean;
Is Máiréad romat i gcófra ciar san ḃfeart;
Is gearr saoġal Nóra fós it ḋiaiḋ gan stad;
Dá scéal mór gur ḋóiġis-se an ċliar ar fad.

Dá ḃéiṫ mórḋa i dtóirrċeas iad, ba leat;
Is tá an séan leó go deóiḋ, 's tu riar 'n-a measc;
D'ḟág créim ḃróin i bḟódla ó imḃliaḋna amaċ,
Tá aon-ḟód n-a seómra an triar deaġ-ḃan.

Ḃa lán-eaċt mór le coṁaireaṁ trian de im stair ;
'S is lá léin Nóra breóiḋte i bpian gan teaċt ;
Áṁ, d'éis dó aca is dóiġ ná ḣiaḋfaiḋ teaġ ;
Aċt bás Eiléan tórsa, is mó do ċiap gaċ neaċ.

## An Feart-Laoiḋ.

Tá curṫa san bḟeart so bean do ṁeall an saoġal ;
Do ḃreiṫniġ na bearta b'ḟearra geall ċun Dé ;
Do ḃeireaḋ a ċeart don lag, don dall a ḋéirc ;
Is deireaḋ fá ḟeaċt an tsaltair ṫall gaċ lae.

## XVI.—Oiḋeaḋ an Ċúigir.

Seán Ó Murċaḋa na Ráiṫíneaċ cct, ar ḃfaġáil ċúig mart ó ṁnaoi uasail de Ġearaltaċaiḃ, de ċionn ċúig ranna a ḋéanaṁ do ċúigear mac léi do ṁarḃaḋ san gcogaḋ a ḃí ar bun an tráṫ soin. Ba ṁíle mór-éaċtaċ gaċ mac díoḃ. Duine uasal Ultaċ de Ċloinn tSuiḃne, nár ṁair an tráṫ soin, do b'aṫair ḋóiḃ.

Oiḋeaḋ an ċúigir, nár ċúṫail ainigiḋe fann,
Ṫug iaṫ Muṁan fé ḋuḃ-smaċt garraiḋe Gall;
Cúigear ó Ċúige Ulaḋ Ċaṫḃaḋ Draoi an dream;
Úir-ṡlioċt mná cúilḟinne Gearaltaiġe an ċlann.

Ar dtúis, do b'é ceann-úird na n-arm niṁe leaḃair
Maolṁuire úr súl-ġorm calm-ċaoin seang;
Bruġaiḋ dúnaċ úrlannaċ talṁaiḋe ṫreaḃaḋ;
Laoċ lúṫṁar mar Lugaiḋ mac Aiṁirgí an tsaṁail.

Murċaḋ fionn ionnraic, mar Hector gníoṁ teann,
Do ṁúsclaḋ na múr-ċreaċa ar maiḋin trí ġleann;
Colla ciúin crú-ġlan, nár scairḃiḋe sleaṁain,
Do ṡiuḃlaḋ gan cuṁangraċ go sairbríḃ ceall.

Gofraḋ ciúin glúin-ġeal na dtreallaṁ rígin raṁar,
Cnú ṁullaiġ úir-ḃeartaċ d'ḟairrsingíoḋ ball;
Rúiḋrí an dúin nár smúin beiṫ falaċaiḋe fann,
Cúinne mar Ṁac Cuṁaill do b'aċṁuinniġe bann.

Seo an cúigear ná cúbaḋ ó spairnniḃ lann,
Is roiṁ nár ḋúnaḋ múr ná geata claiḋe cam;
A Rí na ndúl, fuair sciúirse is greadaḋ croiḋe
i gcrann.
Beir iad súd it ċúirt go haingliḋe it ċeann!

# AṀRÁIN DIAḊA.

## XVII.—A RÍ ĠLÓRṀAIR NA hÓIĠEAĊTA.

Ar na hAointe Órḋa.

A Rí ġlórṁair na hóiġeaċta do ċruṫuiġ tráġa 's muir,
A ċrainn lóċrann ár n-eóluis, 's a ṫobair ġrásaiġ,
I ndíol dó-ḃeart cé fólṫa me fortuiġ tráṫ sinn,
Is na hAointe órḋa so i gcoṁall ċirt do ṫroscaḋ, a ġráḋ ġil.

A Ṫríonóid ḃeannuiġṫe i bḞlaiṫeas is glinn coṁaċta,
Díḃ ó ḟreagrann paidear fé ṫrí i gclóḋ indiu,
Guiḋim fós neartuiġ me, aitċim tu, a Rí ġlórṁair,
Is don smísteóir ṗeacaiġ seo, a Aṫair ġil, bí tró-caireaċ.

A Íosa, a Árd-ṁic neartṁair, fuair sciúirse is créim
Is díbirt easmailte ó aicme na nIúdaċ dtréan,
Le díoġaltus dearḃ fuair ainmneaċa iomḋa is péin,
'S a Ċríost, det ḟeartaiḃ ná hagair me im ċionntaiḃ clé.

A Ṡlánuiġṫeóir ṁilis, gur ṁilis do ċrú san gcrann,
Is páis ba ṁó fionnaḋ 'n-ár gcionntaiḃ-na taḃairt go fann.
Cráḋ gaċ sórd seirḃe ag deilgniḃ fúiġte it ċeann,
Is sáṫaḋ na mór-ṡleiġe ler glinneaḋ a ṡúile don dall.

A ċaraid ġráḋaċ ċalma, ḟearaiṁ go glé-ḟoilseaċ
Daḟiċid lá ar talaṁ go ḃfeartaiḃ d'éis éir-éirġe,
Is tar ċealg ḃáis fearta do neartuiġ le naoṁ-ḟoiḋne,
Taḃair láṁ leasuiġte ḋom anam, ná tréig m'aiġneas.

A Ċoiṁḋe ċúṁra, i gconnraḋ ġeallais gan ḃréag
Saoirse taḃairt go huṁal i bpeacaḋ na dtréad,
Is tug naoiṁ-spriod úr do ċúirling ar aspolaiḃ Dé,
Le díograis rúin cuṁduiġ féc ṫearmonn mé.

A Ċríost na ḃfearta, nár ḟeaċain gaċ pian dár ngráḋ,
'S i ndíol gaċ peacaiḋ dar ceapaḋ linn riaṁ ó Áḋaṁ,
Ṫug sliġe agus teagasc dot aspolaiḃ niaṁḋa ár ndáil
Ċun saoirse is glanta gaċ galair let riagail ċáiḋ.

Fiú do ḋíolta ar ṫríoċaid pinginn d'aomais
Le lúdar díoġaltaċ, caora a riṫ le scraéreaċt,
Prionnsa is Rí na Ríġte an ruire gléigeal,
An connraḋ is saoire friṫ don ċineaḋ ḋaonda.

A Ṁic ḃeannuiġte, 'gár dteagasc-na ṫug triúċad bliaḋan,
Le carṫannaċt ar talaṁ ċun ár stiúrṫa it ḋiaiḋ,
Aitċim ṫusa, ó ċailleamair gaċ cúl san iaiṫ,
Féċ ḃrataiġ-se go dtagam-na gan diúltaḋ ón sliaḃ.

A Árd-ṁic Dé, le caoṁaċt do b'uṁal cáile
Is mar ġráḋ do ṫréad-ḟlioċt Éḃa.is ċrú Ádaiṁ,
Do ṫál ót ċréaċtaiḃ saor-ḟuil ċúig ċneáḋ ag riṫ,
Ḟéc ġárda téiḋim dom ḟaoraḋ ar ṗúir námad.

A Íosa ġrásaiġ, fuair páis ḃoċt ċun sinn-na ḟaoraḋ,
'S i n-íoc lánṁaire ár n-árd-uilc noċ d'ḟuiling céasaḋ
Na dtrí dtáirnge it láṁaiḃ 's it ṫroiġṫiḃ caoṁa,
A Rí ġráḋṁair, me slánuiġ let ḟiortaiḃ naoṁṫa.

A Ṁuire na bḟlaiṫeas, a Ḃanaltra Ríoġ na ndúl,
A ċiste na bpeacaċ 's a dtearmonn ċoiḋċe i gcúirt,
I n-ionad gaċ anḟaiṫe ġlacais le suim dot riún
Sirim do ċaḃair um laḃairt le Críost 'n-ár gcúis.

A Ċríost, 's a Ḋé ġléiġil na ḃfearta naċ cuṁang,
'S a Rí na gréine, a réiltean ḟlaiṫeas na ndúl,
I gcríoċ mo ṫréaḋnuis éiġim d'ḟaġáil ṁaiṫiṁ ót ġnúis,
'S det ḟír-ḃreiṫ ḋéiḋeannaiġ glaéiḋ me it ḟarraiḋ it ḋún.



## XVIII.—Áireaṁ Eaċtra an Ġalair.

Ar mbeiṫ in' oṫar luiġe láiṁe ḋo, 1745.

Áireaṁ eaċtra an ġalair 'nar luiġeas go tréiṫ
Is cás a ḃreacaḋ, 's is deacair dam scríoḃaḋ ná léiġeaṁ,
D'éis ráiṫe an Earraiġ do ċaiṫeaṁ im luiġe go léir
'S mo láṁ ḋeas agam 'om ċealgaḋ ṫríom lé péin.

Láṁ na ḃfeacanna ġlacaḋ 's do ḃíoḋ ar ċéaċt;
Láṁ do ṫarraing ceart 'seanċuis Inse Gaeḋeal;
Láṁ gaċ eaċtra is airte do scríoḃaḋ ar an ḃféinn;
'S an láṁ nár ċaillead go raċad don ċill, a Ḋé.

Tá a lán dá ċanaḋ gur cealg ó ṁnaoi ḋein é,
Is táim-se ċeana dá ṁaiṫeaṁ ḋi ó rinn mo ċléiḃ;
Má's mná do ṁairḃ nó ṁartruiġ daoine an tsaoġail
Ní nár dam eatorṫa seasaṁ nó suiḋe lem ċréim.

Níor ḟág sí acṁuinn im ballaiḃ im ċroiḋe ná im aéiḃ;
Is d'ḟág sí m'eagna balḃ is m'intleaċt faon;
D'ḟág sí laguiġṫe leagṫa me cuiḃeasaċ clé;
Aċt tá an Rí neartṁar, do ċasfaiḋ arís mo ġéag.

Ḋá ṫrí leanḃ do screadfaḋ féin ḟíneaḋ i gcré;
'S do ṁáiṫrín dearḃṫa an ealta soin dligim gur ḃ'éaċt;
Ní áiriṁim eatorṫa an ḃanaltra ór ḟiolruiġ mé;
'S do ḃeaḋ mná síḋe is flaṫa agus caraid 'om ċaoineaḋ is éigs.

Mo ċráiḋteaċt ṫairis sin, m'anacra ċoiḋċe an scéal!
An bás ag bagairt gan aga ná riġneas lae,
Ná cáirde ceapaiṫe ó ṁaidin go hoiḋċe im léir,
Ná an áit a raċad ná feadar cá sliġe san tsaoġal.

Mo ċnáṁa is mo ċalainn don talaṁ bad dliġe a gcur fé
Go scáinte scarṫa le tairḃe an tsaoiġil go léir,
Aċt áireaṁ saiṫe dá n-araguin, cruiṁe agus daéil;
Áṁ an t-anam, ní ḟeadar arís cá dtéiḋeann.

Cáirde tamall ó ċeaduiġ ḋam Rí na Naoṁ,
'S is cáirde gearra gan aṁarus innsim é;
Cáirde ṁeasaim a ċaiṫeaṁ le hintinn Dé
Go cráiḃṫeaċ cneasta d'réir aiṫeanta Ċríost 's a ċléir.

A ṗáis do ṫaḃairt fé ndeara, 's a ġníoṁ do léiġeaṁ;
Cás a ċeangail, a ṁasla, 's a ṁílte créaċt;
Gur fágbaḋ marḃ gan anam Mac dílear Dé
Ar árd-ċrois gairḃ gan faic um a ṫaoiḃ, mo léan!

A Ġrásaiġ neartṁair, ná hagair san díoġal soin mé,
Ná fág gaċ tarcuisne ṫairgis d'íoc im ṫaoḃ;
Is cé tá go ndeaċaiḋ mo ṗeacaiḋe ṫar innsint scéil,
Beaḋ slán aċt gairm ar ċaḃair an Trír go tréan.

A Árd-ḟlaiṫ a Aṫair, a Ḋeaġ-ṁic, 's a Ċaoin-sprid
Naeiṁ,
Ór ṫál gaċ maiṫeas i bḟlaiṫis is tríd an saoġal,
Ar lár im leabaiḋ, im ṡeasaṁ, nó suiḋe má ġnéim,
Bur ngráḋ go bḟanaiḋ im anam, im ċroiḋe 's im béal.



## XIX.—LIAIĠ NA NGRÁS NGRÁḊṀAR

Ar bḟaġáil uráiḋe a láiṁe arís dó; agus is aṁlaiḋ a ṫárlaiḋ soin .i. a ṫuitim de ċlaiḋe nóin Doṁnaiġ, gur leiġis an Ceárd Ċoṁaċtaċ mar sin í. Ag breiṫ a buiḋe sin le Dia is eaḋ do ċan na ranna so.

Liaiġ na ngrás ngráḋṁar, mo ċara ċroiḋe ionnúm,
Liaiġ atá lán de gaċ aicilliḋeaċt dúinn;
Liaiġ gan gáḃaḋ cáirdis le Neaṁ na naoi nÚrd;
An liaiġ do ḋáil láiṁ ḋam do b'ḟada ar diṫ lúiṫ.

Dia do ráḋaim, Árd-ḟlaiṫ na bḟlaiṫeas, Rí nDúl;
Triaṫ ná tráġann tábaċt a ċartannioċt dúinn;
Is lia gaċ lá ḋáilear 'n-ár n-aṫċuingí air siúd,
Is gan d'iarraiḋ in' áit d'áḋḃar aċt A aċt 's A ḋliġe
siuḃal.

Tiġearna is fearr fáḋḃar, cé hannaṁ sinn uṁal;
Biaḋtaċ breáġ neáṁḋa is Araiḋ-rí an rúin;
Mian na mál n-ársaḋ is aṁarcaiġe umúm,
Is Fial-ṁac lán láidir i bpearsain Trír tiuġa.

Mo Ḋia 's mo ġráḋ i n-áirde, mo ṡearc, mo ḃríġ is m'ḟonn,
Mo riarṫaċ rán rábaċ, le ceart dam síor-ṡúil,
Ná hiarrann faġáil faġáltuis, cé dear do-ġní an punnc
Ler ḟiad mo láṁ láiṫreaċ a casaḋ arís ċuġam.

'S na diagaiḃ tá táṁaċ gan teaċt aníos liúm,
'S me cian 'n-a gáḃaḋ gnáṫaċ gan fearuistiġe ar fonn,
Ṫug Dia na ngrás láṁ liom, do leag me ḋen ċlaiḋe anonn,
Ler ḟiad mo ċneáḋa táṫaḋ 's is gearra ḃí riú.

Dá ḃfiadfainn dán dearscnaċ do ċeapaḋ trí rún
Don liaiġ fuair bás 's ṫáinig 'n-a ḃeaṫaiḋ arís ċuġainn,
Do ḃiainn gá ráḋ gnáṫaċ, 's is maiṫ do ṫuill súḋ,
Aċt sians gan áird gárṫa gaċ peacaiġ mí-ċlúṁail.

Riaṁ atáim társna gan leanaṁain dliġe súiḃ;
Go fiar ar fán rángaḋ gaċ cama-ṡliġe ṡiuḃal;
Iarraim fát ṗáis ġuirt-se, maiṫ, a Ċríost, dúinn;
A Ṫriaiṫ na leáġa, tárṫaiḋ me, 's leasuiġ tít ċlúid.

Ḟir an tsaoġail déarfaḋ nár ḋeiġ-ḃeart dáiḃ
Tuitim tré ṫaoṫnuisc le faill ná fán;
Tugaim céad buiḋeaċus don Taiḋḃreaċ árd,
Le turrainn tréin d'éan-toisc do leiġis mo láṁ.



## XX.—Guiḋe gaċ Cléiriġ.

Ċun léiġṫeóirí leaḃair dar scríḃ sé.



Guiḋe gaċ cléiriġ léiġeas an leaḃar do scríoḃas
Is guiḋe an té le caoṁaċt dar ḃreacas le suím,
Ar ġuiḋe na dtréad éiġim is aitċim de ḟíor
Ar dtiġeaċt don éag éigneaċ dom scaraḋ lem ċlí.

Ní ḋliġim gurab éaċt do ṫréit-ċuma an ṁairḃ i gcill
Cnuiṁe agus daéil i gcré dá stracaḋ mar ḃíd,
Aċt daoirse is péin Éin-ṁic na ḃfeart i n-ár dtaoiḃ
Ṫug fíor-ḟuil ċréaċt a ċléiḃ 'n-a caise gan fuiġeall.

Is fíor naċ tré éiric an Árd-ṁic aoird
Do ṫuill an ġéir-ṡleaġ ċaol ler gearraḋ a ċroiḋe,
'S gaċ cuiḃreaċ daor-ġéiḃeann go peannaid an ċrainn,
Aċt trí gaċ céim claon-ḃeart na bpeacaḋ so ġním.

Guiḋim tu, a Ḋé ġléigil do ċeannuiġ ár síṫ
'S mar ḋíol it ċéasaḋ féaċ tug maiṫeaṁ dot náiṁid,
Díon me i gcaé saorṫa féṫ ḃrataiġ, a Ċríost,
'S i gcuiṁne lae an tsléiḃe go dtagam it ríoġaċt.



## XXI.—IS RÉIC ME.

Ċun an Áṫar Liam Inglis.

Is réic me ḃí claon do gaċ cionnta
Ba ṁéinn liom a n-imirt go buan,
Gan spéis i ndliġe Dé agam do ḃriseaḋ.
Aċt ag bréagaḋ na mbruinneal ar cuaird,
Craos agus taoscaḋ na ngloine,
'S ag pléascaḋ gaċ mionna le huaḃar;
'S is baoġal liom nuair ḟéaċfar im bille
Go ndéarfar im ċoinniḃ go cruaiḋ.

Freagraḋ an Aṫar Liam air.

Níl éan-duine den éigse do ċonnairc
Ná gur ḃ'éigin dóiḃ filleaḋ ar an uaiṁ,
I n-aostaċt le léiṫe 's i dtruime
I n-éinḟeaċt go dtigeann an uair;
Cuir bréiṫre ċun Dé ġil go minic,
Éiġim ar Ṁac Ṁuire atá tuas;
'S an cléireaċ do ḟéaċfaiḋ it bille
Ní baoġal duit go mbeirid go cruaiḋ.

# Aṁráin ċun daoine áiriṫe.

## XXII.—Táid uaisle Banba ag atal.

Don Aṫair Seán Ó Briain, an tan do hóirneaḋ é i n-a easpog Ċluana is Ruis, 1748.

Táid uaisle Ḃanba ag atal 's ag áḋḃaċt le mian,
'S is buaḋa bearta na heagluise is feárr san iaiṫ;
Tá suairceas labarṫa is aiteas ag dáiṁ gan ċiaċ,
I gCluain ó gairmeaḋ Easpog de Ṡeán Ó Briain.

Brianaċ Bóroiṁeaċ eólaċ eagnaiḋe, an té
Naċ dian-toil ór ná tóiċeastal talṁaiḋe an tsaoġail,
Fár iarr ón Róiṁ na coṁaċta is marṫanaiġe méid
Aċt mian ċum seólaḋ coṁairle reaċta is dliġe Dé.

Dé 'n-a ḃeaṫa, 's go mairiḋ in' uaċtarán
Ar ċaoiṁ Ros gCairbre ġarṫa agús Ċluain cois tráġa;
A ċéim ní maċtnaṁ le searċaiḃ fuaimint Fáil,
'S do b'féidir fairċe Ṗeadair is Luain dó faġáil.

Faġáil céime is lán-ġéilleaḋ na bpobal mbreaġ maoiḋim
Don ċáiḋ-ċléireaċ ġráḋaċ ġléigeal is soċma sáṁ ġnaoi,
Is feárrde Éire i gcás féin agus sonuis ġnáiṫ ġlinn
Lá a ṫéaċt don árd-ḟéasta ḃí ag Colmán naoṁ.

Don naoṁ is cóṁarba cóir, 's is tuigṫe ḋíḃ,
An mílead mórḋa ó ḃórd na Sionann aníos:
Síol na leóṁan leóġanta lonnarḋa an tsaoi,
Is ríoġra coróineaċ Ḟódla, fine gan ṗuimp.

Puimp is gangaid is ainiṁ is cam is claon,
Ḃruiġean is bréabanna is peacaḋ na gceall go léir,
A críoċaiḃ Ḃanba racaid go ceannsa caoṁ
Le dioḋaċt is teagasc an Easpuig seo 'on ḃall ag téaċt.

Téaċt an tsáir-ḟir ġráḋaiġ i gcaṫaoir ċlúṁail
Le séala an Ṗápa fá n-a ḃairín dlúṫ;
Táid Gaeḋil dá ráḋ go dtárlaiḋ raṫ ṫríd siúd,
Mar Éire an tráṫ tug Pádraig reaċt Ċríost ċuġainn.

Ċuġainn-na ṫeangṁaiḋ an faraire is fíor-uaisle,
De ċrú na bflaṫa ó Ḃunraite agus críoċ Tuaṁan,
Do spiún na Danair a Banba is í ar buaireaṁ,
'S tug clú agus gradam don ainm do ċinn uaṫa.

Is uaṫa an macaoṁ dreaċ-réiḋ cneasta cuanda,
Fuair mar ċaiṫréim glan-ċéim easpuig uaċtraiġ;
Go dtuaraiḋ Mac Dé faid saoġail, rat is buan-ṁeas,
Don tsuairc-ḟear ġeal-ġnéaċ, flaiṫ é ḋe ċeap na huaisle.

---

"Is fearr sean-ḟiaċa 'ná sean-ḟala"; i gcionn seaċt mbliaḋan ar ndéanaṁ na duaine seaṁ-ráiḋte do ċuir an Tiġearna Easpog fios ar an uġdar go dtug píosa óir ḋó go honóraċ. Seo im ḋiaiḋ duaineóg do rugas ċuige ar dtriall dam air, ionnus go n-aiṫneóġaḋ me.

Le cumann don easpog de ṁaiṫiḃ na mílead ngráḋaċ,
De ċineaḋ na gaisce, na nEarcail, na ríoġra b'ḟeárr,
Do riṫeas ón mbaile le taiṫneaṁ dá ġnaoi 's dá ċáil,
Mar tuigim ná faicfinn a ṡaṁail i nInse Fáil.

Sirim an tAṫair, an Leanḃ 's an Naoiṁ-sprid árd
Is fuireann na bḟlaiṫeas gan earḃa ḋá ḋíon ar náṁaid,
Go dtigiḋ, go dtagaiḋ, 's go ḃfaiceam le linn an ġáḃaiḋ
Siorma agus searaṁ na sagart 'nár dtír gan táir.

Le feiṫeaṁ naċ fada 's le feartaiḃ Ċirt Ríoġ na nGrás
Tillfid na ceaṫanna scamall so arís gan táḃaċt;
Beiḋ i gcumus dár nEaspogaiḃ tagraḋ an dliġe gan scáṫ,
Gan urraim, gan aċarann Sasannaċ, cuim ná ceárd.

Mo ċroiḋe gráḋaċ mo ċionáḋ-sa an tEaspog Ḃrianaċ,
Príoḃ-ráib an díoḋaċt árd 's an teagaisc diaḋa;
Dá dtiġeaḋ lá geal síoṫċána ar feaḋ a ṫíġearnuis,
Do ḃeaḋ síos cáċ 's an dliġe ag Seán de ċeap an
ċliair ċirt.



## XXIII.—Pobal lem pobal.

An tAṫair Seán Ó Ḃriain cct. iar n-éag dá ċapall agus mar fuair capall ó ṗobal Ċarraig na ḃFear mar a raiḃ an tan sin, .i. 1740.

Pobal lem pobal ní cosṁail ag éan-tsagart;
Pobal maiṫ soilḃir soċaraċ séan-raṫṁar;
Pobal gan doiċeall gan doċma, dil, daonnaċtaċ,
Go hollaṁ fém ċolainn ba ċorta, ċuir stéad go deas.

Is follus gur fonnaṁar forusta féastaṫaċ
Coḃarṫaċ cosantaċ, coṫuiġṫeaċ céad ar bun,
Pobal na n-oirḃeart n-oirḋearc n-éifeaċtaċ,
'S is obair gan obaḋ go molfainn an tréada soin.

An tréad soin le haoḋaire is uaisle ḋíoḃ
Do réabas gaċ daor-ḃroid is cruaiḋe 'n-a mbíonn;
Ḃeiḋ Éigse na hÉireann dá luaḋ de ṡíor,
An ċraoḃ ġlas i ḃféile gur ḃuaiḋ an ḃuiḋean.

Le buiḋean na mbeannaċt is dearḃ mo ġuiḋe go deó
Maoin is acṁuinn is raċmus ó Ríġ na gcoṁaċt,
Mar ṫuill go ḃfearṫar ó Ḟlaiṫeas, is níḋ baḋ ṁó,
Go dtiġid mar aitċim go Caṫair ġil Íosa i nglóir.

Glóir is measta go ḃfaċtar ó Ċríost mar ḋuais,
D'órduiġ pearsanna eagluise ḋíon go buan;
A ċoṁairle, an aicme do leanas, 's an dliġe ṫug uaiḋ,
Is dóiġ na haingil go nglacfaid go haoiḃinn suas.

Suas go tapaiḋ ó's fearaċ gur síneaḋ leó
Luaċ an ċapaill, gan ṁairg gan ṁaoiḋeaṁ gan gó,
Ó ḟuaṫaḋ laṫaċ go tairseaċ 's mo ḃoinn ar ród,
Gluaisfead eatorṫa im ṁarcaċ arís go fóill.

Níor éimṫiġ caoṁṫaċ ḋem ḋeaġ-ṁuinntir
Réiḋteaċ géiḃeann gan failliġe ḋam;
'S an ġlé-ṗinginn ḋéiḋeannaċ do deaċtuiġeaḋ air,
Gan éin-scilling Séamuis Uí Ḟearġaile.

# XXIV.—A ḋaoine ṁaiṫe.

**Freaġraḋ Ṡeáin ar an Aṫair Seán Ó Briain.**

A ḋaoine ṁaiṫe fuair beannaċt is dán is dréaċt,
Is díoḋaċt d'ḃur dteagasc le haiteas gan táir gan taod,
I ndíol an ċapaill ón sagart nglan gcráiḃṫeaċ gcaoṁ,
Guiḋiḋ a ṫairḃe ṫaḃairt dó is conáċ a ḟéin.

Gan ríceaċ ragairne, ċnapfaḋ ná ṫiomáinfaḋ é,
Do ṫiġeaċt in' aice, ná bradaire ráis, ná réic;
Gan tuinn dá ḃascaḋ, ná a ṫreascairt i mbeárnain ḃaoġail;
Ná coiḋċe a ṁarcaċ do scaraḋ leis lá fé léan.

Maoiḋiḋ an ṁaise 's an tairḃe atá n-a ṫaoḃ:
An naoiḋean do ḃaisteaḋ is luċt galair do ṫárṫaḋ i gcéin,
Istoiḋċe, um eadarṫa, ar maidin 's i meaḋón an lae,
Is ríoċtnus marcaċ is capall dá gcáil araon.

Bíoḋ a ḟios agaiḃ naċ tarcuisne ṫáinig 'on stéad,
Is naċ díon ná daingean air balla ná fál ná féiṫ;
De ṡíol Ḃunraite dó, an eaċra b'ḟeárr fén spéir,
'S tá mín mear meanmnaċ taiṫiceaċ tábaċtaċ tréan.

Tréan nó tais-ṁín 'seaḋ ṁaoiḋim ráiḃ na róḋ,
Gan béim gan bacaiġe i n-anaiḋiḃ táisc ná tóir;
Éascaiḋ, mear-ċroiḋeaċ, maiṫ-ġníoṁaċ, ceáfraċ, cóir;
Is dár ḃféaċaint taiṫiġeann teaċt fí lán an tsreóil.



## XXV.—Bíoḋ nár Ġaeḋeal Éadḃard.

D'Éadḃard Lhwyd.

Bíoḋ nár Ġaeḋeal Éadḃard glan eagnaiḋe Lhwyd,
Do scríoḃ go séiṁ saoṫar do neartuiġ gaoir dúinn,
Ler ṁiniġ sé i mḃéarla go blasta binn búiḋ
Fuiġlaċ glé Gaeḋilge go n-aiḃġitríḃ úird.

Ní'l snaiḋm ná géag ċléaċuir ná staic do ḃí dúr,
Ná laoi ḃeaḋ daor-ḋéanta ná daingean díċeaṁail,
Nár scaoil go saor saoġanta ó scamallaiḃ duḃa;
Mo ċroiḋe 's mo laoġ i n-éinfeaċt an Sasanioċ úd.

Má's críoċ do ḟaoġal ġléigeal an arraid-laoiċ lonn
Do tuill-sean dréaċt éigse do ċeapaḋ trí rún,
Is tuill is spéis Éireann 's a n-eadarġuiḋe dlúṫ,
I ndíol a ċaoṁ-ḟaoṫair do ḟeana-ṁnaoi Luġaiḋ.

Ba líonṁar fé ṫréiṫiḃ ar ṁaiṫiḃ naoi gcúig,
'S tré ríoġaċtaiḃ réiḋe Ṡéarluis is fada ḃí ar siuḃal;
I gcaoi gurab é léiriġ, mar ḋearcataoi sonn,
An díoġluim féin traoġain seo is taitneaṁaiġe liúm.

Do ċríoċnuiġ sé i nÉirinn an teanga ḃí amuḋa,
Níḋ nár aom éinne ḋar ṫairḃiġe súḋ;
A Rí na Naoṁ léiġ-se, muna peacaḋ a ġuiḋe ḋúinn,
Dot ríoġaċt ġluin féin naoṁṫa a anam ċroiḋe anonn.

Anonn 's anall le greann ḋár seana-ġlórṫaiḃ
Do ṡiuḃail an seaḃac gallda so i measc na gcóigeaċ.
Gur iompuiġ d'ḟeaḃur meaḃraċ i gcanaṁain ċóraiġ,
Mar Niúil na bpeann, teangṫaċa fearainn Ḟódla.



## XXVI.—DO DEARḂAḊ LINN.

Pádraig Ó Súilleaḃáin cct, ċun Seáin Uí Ṁurċaḋa.

Do dearḃaḋ linn i gCorcaiġ cois Laoi
  Go ḃfuil file san tír seo léiġeanta,
Do scagaḋ ón ríġ ṫug Danair ṫar tuinn
  'S a n-arm go fíor-ġléarta;
D'ḟág fann lag sinn, gan ṁeaḃair gan ċríċ,
  Ná beann ar Ċríċ Éiḃir;
'S is dearḃ an sceól, mo ṫuirse gaċ ló,
  An briseaḋ go deó ar Ṡéamus.

Ar ionnarbaḋ atá ó tugaḋ an máḋ
  'S an cuireata i ndeáiḋ an aéin leis,
Do rian an cluiṫċe go dian gan filleaḋ,
  Nío ċiaċ, ler milleaḋ na céadta.
Ón mBóinn aníos go seól Corcaiġe
  'S go Móir-ṫiġ cruinn tug léirscrios;
'S is dearḃ an sceól, mo ṫuirse gaċ ló,
  An briseaḋ go deó ar Ṡéamus.

Is iongnaḋ linn tu it ċodlaḋ mar taoi,
'S gur bronnaḋ ón gcríċ an ċraoḃ ḋuit;
Leat ḟeaḃus ċun grinn i bḟaistin na ndraoi
Ag laḃairt ar Ċloinn Ṁilésius;
I seanċus cruinn ón gcéad-ġein, scaoil
Ó Scotia ċaoin, an dé-ḃean;
'S is dearḃ an sceól, mo ṫuirse gaċ ló,
An briseaḋ go deó ar Ṡéamus.

Is eaglaċ linn go ndeaċais tar tuinn,
Mar tuigtear, baḋ ċuiḃe é ḋuit,
Ċun sluaiġte an ḟill do ṫaḃairt dár gclaoiḋe,
Monuar, is sinn-ne traoċta,
'San ċás nár scríoḃais árd-stair ġrinn
Ag tráċt ar ṁnaoi gan ċéile;
'S is dearḃ an sceól, mo ṫuirse gaċ ló,
An briseaḋ go deó ar Ṡéamus.

A Ṡeáin Uí Ṁurċaḋa is fileaṁail léiġeanta,
Do réir mar innis dúinn fear fionn gléigeal—
Doṁnall fuinneaṁail d'ḟuil úir Laoċaiġ,
Beannaċt 'n-a ḃun ċugat is cuir ċúġainn scéal
deas.

FREAGRA ṠEÁIN UÍ ṀURĊAḊA.

A ḟaraire ċlúṁail, is acṁuinneaċ iúl
I mbeartaiḃ na n-úġdar léiġeanta,
'S do ḋealḃuiġ ċúġainn ceasta ċuir punnc
Snaiḋmeanna is rúḋair ar m'éifeaċt,
Agam ní'l rún taistil na dtrúp—

'S do neartuiġ mo ċuṁa an scéal guirt—
Cé fada gan fonn do ċlannaiḃ Ċirt Niúil
Ag fanaṁaint le congnaṁ Ṡéamuis.

Is eaglaċ liúm naċ ṅeartṁar an drong
Ċun caismearṫa i gcúigiḃ Éireann;
Nó, is dearḃ a ndúil gaisce bunscionn
Le heagla a gcrú do ṫaoscaḋ;
Nó, is feargaċ riú Feartaċ na ndúl,
'S a bpeacaḋ gan cúiteaṁ tréimse;
Fé ndeara nár ḃ'uṁal a dtaisteal tar srúill
Go haṫċumair ċuġainn d'ár n-éileaṁ.

Tá Banba i bpuḋair ċeaċarṫa ċuṁaing
Ag Sacsaiḃ gan súil a réiḋtiġ;
Ár n-eaglais ciúin, gan ċealla gan ċúil,
'S ár ḃflaṫa tar triúċaiḃ tréigṫe;
'S gaċ eagartaċ ciúil, nó seanċaḋ siuḃail,
Go hairgṫe, cúis mo ḋéara!
'S gan agam-sa súil aṫarraċ úird
D'ḟaicsint go scúṁaiḋ mo saogail.

Dá ndeaċainn-se anonn tar calaḋ na dtonn,
'S beiṫ calma i gcunncus féinneaḋ,
Do scaipfinn go huṁal an scamall ar dtúis
Do fearaḋ le crú mo ṗréiṁe;
Do ċasfainn 'n-a ndúṫċus maiṫe na Muṁan
I gceannus a ndúnta ar éigean;
'S níor ṗeacaḋ liom spiúnaḋ eaċtrann dúr
'S an trealḃ do ṫaḃairt do Ṡaésar.

Is fada le feiṫeaṁ air leigean na ḃfíor-leógan
Gan fearann, gan feirm, gan feisce gan puinn tóice,
Fé scaiṫeaṁ gaċ speiċe go ḃfeirg an Ríoġ ġlórṁair
I raċtaiḃ na ngeilte, nó eiliṫreaċ luím lórṫa.

M'atuirse an teibirse d'ḟeicsint ar Ċríċ Ḟódla
Go seargṫa seirgṫe, ar leirg gaċ mí-ċóṫruim,
'S an aindeise ar deireaḋ ḋá gcreimeaḋ, mo ḋíol deóra,
I n-anaḃroid leigṫe gaċ eite ḋár mbuiḋin ċróḋa.

Gaċ Sasanaċ preicill i seilḃ go síṫeóilte
I mbeaṫaiḃ gaċ cleiṫe ba ṫreise i ngaċ ríoġ-ċóige;
Is na seaḃaic, ná ceileaḋ ar ḟeile gaċ suim seóide,
Go dealḃ ar teiċeaḋ, nó i n-eibear gaċ líobóide.

Is danaid ná feicim-se seiscne an tsaoiġil ḟóganta,
Go dtagrainn d'eitill ó reicis do ṗríoṁ-ġlórṫa;
'S ní ḟeadar-sa a ḋeireaḋ, aċt go ndeirim gur Rí Seóirse,
'S gurab airgṫeaċ ceisniṁ an beille do ḟíol Eógain.

Na bearta so ar leirg ṫug meirḃ gaċ draoi eólaċ,
Go tarcuisneaċ teilgṫe i seibeal gaċ daoir-ġnóṫa,
A sreanga gan seinnim le seilg gaċ laoi ċeólṁair;
'S mar ṗearsain dá gcreideaṁ ní ċeilfiḋ mé ar ṁí-ḋóṫċus.

Mo ṗáirt go hoscailte i gcoṫrom 's i ndúṫraċt gráḋ
Ḋon tsáir-ḟear ḟoilḃir d'oibriġ ċugam-sa an dán;
Fáiḋ glan oirḋearc forusta clúṁail gan ċáim,
Pádraig d'ḟoirtill-ḟlioċt Eoċaiḋ Uí Ṡúilleaḃáin.

'S do neartuiġ mo ċuṁa an scéal guirt—
Cé fada gan fonn do ċlannaiḃ Ċirt Niúil
Ag fanaṁaint le congnaṁ Ṡéamuis.

Is eaglaċ liúm naċ neartṁar an drong
Ċun cairmearta i gcúigiḃ Éireann ;
Nó, is dearḃ a ndúil gaisce bunscionn
Le heagla a gcrú do ṫaoscaḋ ;
Nó, is feargaċ riú Feartaċ na ndúl,
'S a bpeacaḋ gan cúiteaṁ tréiṁse ;
Fé ndeara nár ḃ'uṁal a dtairteal tar srúill
Go haṫċumair ċugainn d'ár n-éileaṁ.

Tá Banba i bpuḃair ċeaċarta ċuṁaing
Ag Sacsaiḃ gan súil a réiḋtiġ ;
Ár n-eagluis ciúin, gan ċealla gan ċúil,
'S ár ḃflaṫa tar triúċaiḃ tréigṫe ;
'S gaċ eagartaċ ciúil, nó seanċaḋ siuḃail,
Go hairgṫe, cúis mo ḋéara !
'S gan agam-sa súil aṫarraċ úird
D'ḟaicsint go scúṁaiḋ mo ṡaogail.

Dá ndeaċainn-se anonn tar calaḋ na dtonn,
'S beiṫ calma i gcunncus féinneaḋ,
Do scaipfinn go huṁal an scamall ar dtúis
Do fearaḋ le crú mo ṗréiṁe ;
Do ċasfainn 'n-a ndúṫċus maiṫe na Muṁan
I gceannus a ndúnta ar éigean ;
'S níor ṗeacaḋ liom sriúnaḋ eaċtrann dúr
'S an tsealḃ do ṫaḃairt do Ṡaésar.

Is fada le feiṫeaṁ air leigean na ḃfíor-leóġan
Gan fearann, gan feirm, gan feirse gan puinn tóice,
Fé scaiṫeaṁ gaċ sreiċe go ḃfeirg an Ríoġ ġlórṁair
I raċtaiḃ na ngeilte, nó eiliṫreaċ luím lórta.

M'atuirse an teibirse d'ḟeicsint ar Ċríċ Fódla
Go seargṫa seirgṫe, ar leirg gaċ mí-ċóṫruim,
'S an aindeise ar deireaḋ ḋá gcreimeaḋ, mo ḋíol deóra,
I n-anaḃroid leigṫe gaċ eite ḋár mbuiḋin ċróḋa.

Gaċ Sasanaċ sreicill i seilḃ go síṫeóilte
I mbeaṫaiḃ gaċ cleiṫe ba ṫreise i ngaċ ríoġ-ċóige;
Is na seaḃaic, ná ceileaḋ ar ḟeile gaċ suim seóide,
Go dealḃ ar teiċeaḋ, nó i n-eibear gaċ líobóide.

Is danaid ná feicim-se seisne an tsaoiġil ḟóġanta,
Go dtagrainn d'eitill ó reicis do ṗríoṁ-ġlórta;
'S ní ḟeadar-sa a ḋeireaḋ, aċt go ndeirim gur Rí Seóirse,
'S gurab airgteaċ ceisniṁ an beille do ḟíol Eóġain.

Na bearta so ar leirg ṫug meirḃ gaċ draoi eólaċ,
Go tarcuisneaċ teilgṫe i seibeal gaċ daoir-ġnóṫa,
A sreanga gan seinnim le seilg gaċ laoi ċeólṁair;
'S mar ṗearsain dá gcreideaṁ ní ċeilfiḋ mé ar ṁí-ḋóṫċus.

Mo ṗáirt go hoscailte i gcoṫrom 's i ndúṫraċt grāḋ
Ḋon tráir-ḟear foilḃir d'oibriġ ċuġam-sa an dán;
Fáiḋ glan oirḋearc fosurta clúṁail gan ċáim,
Pádraig d'ḟoirtill-ḟlioċt Eoċaiḋ Uí Ṡúilleaḃáin.

## XXVII.—DO SEÓLAḊ ME AR BAINIS.

Ar Nóra Ní Ġearailt, óig-ḃean do ċonnaic sé ar ḃainis ṗósta.

Do seólaḋ me ar bainis 'nar aṁarcas bé,
Ar m'eólus i mBanbain ḟairsing go léir
A sompla ná feacaḋ-sa ar ṁaise ná ar ṁéinn,
Ar ċaoṁṫaċt, ar ċumṫaċt ná ar áilneaċt.

Ba ċóir leasc a dearca gan cama gan ċlaon,
Ba ċoṁ-ċruinn a mama 's ba ċaiṫiseaċ déad,
A beól is a leaca ar ḋaṫ na sug-ċraoḃ,
'S ba ġléigeal a gnúis is a gáire.

Sa ċóṁgar 'nar ḟeasaiṁ an eala ġeal tséiṁ
Baḋ ḋóċa gur ṗarraṫus aingeal is naoṁ;
A pósaḋ sé ġeallfaḋ baḋ ṁargaḋ saor
Gan spré ar biṫ i gcunntus a faġála.

Is cóir dam a hainm a ṫaḃairt im ḋréaċt
I ndóṫċus nár ḃ'ainiṁ ḋi i mBanbain é;
Nóra Ní Ġearailt de ṁaiṫiḃ na nGréag,
An spéirḃean do ṫionnscain ḃeiṫ deáġṫaċ.

## XXVIII.—FÁILTE ROIṀ ĠRÁḊ GEAL.

Fáilte roiṁ Ḋoṁnall Spáinneaċ Mac Cárrṫaiġ go Carraig na bFear.

Fáilte roiṁ ġráḋ geal na tíre
Go háitreaḃ a ṡinsear gan ḃéim,
Rábaire is áilne 's is aoirde
'S is ábalta gníoṁarṫa agus méinn;
Tá an báire go bráṫ le n-ár muinntir;
Tá an máḋ maiṫ arís ar ár dtaoḃ;
Beiḋ árd-ḟlaṫa is cáirde 'nár dtimċeall
Ag ól sláinte 's ag rinnce 's ag scléip.

Is lán-ḟada an láiṫreaċ go díṫeaċ,
Fé táir-ṁeas gan díon air ón aer,
Gan áṫus gan táiplis gan fíonta
Gan faġáil ar a ċíos ċeart gan ṗlé,
Gan máiġistir den Ċárrṫ-ḟuil dá ċuiṁdeaċt,
Ná sástaċt i n-intinn 'n-a ndéis,
Go dtáinig an Spáinneaċ glan díreaċ
I stát ceart a ṡinsear gan ċlaon.

Tá bláṫ geal ar ḃántaiḃ 's ar ċoilltiḃ,
Tá árus na míleaḋ gan ċréim,
Go bláṫṁar, go beárrṫa, go buiḋeanṁar,
Go sásta, go soilseaċ le haol,
Go deáġṫaċ, go dántaċ, go dínteaċ,
Go gáirṫeaċ grinn suilt, go saor;
Mo ráib ġlan ó tá anois gan saiġeaḋ ann
Do ráinig ḋon tír uile an séan.

## XXVII.—Do Seólaḋ Me ar Bainis.

Ar Nóra Ní Ġearailt, óig-ḃean do ċonnaic sé ar bainis ṗósta.

Do seólaḋ me ar bainis 'nar aṁarcas bé,
Ar m'eólus i mBanbain ḟairsing go léir
A sómpla ná ḟeacaḋ-sa ar ṁaise ná ar ṁéinn,
Ar ċaoṁṫaċt, ar ċumṫaċt ná ar áilneaċt.

Ba ċóir leasc a dearca gan ċama gan ċlaon,
Ba ċoṁ-ċruinn a mama 's ba ċaiṫiseaċ déad,
A beól is a leaca ar daṫ na sug-ċraoḃ,
'S ba ġléigeal a gnúis is a gáire.

Sa ċóṁġar 'nar ṡeasaiṁ an eala ġeal tséiṁ
Baḋ ḋóċa gur ṗarraṫus aingeal is naoṁ;
A pósaḋ pé ġeallfaḋ baḋ ṁargaḋ saor
Gan spré ar biṫ i gcunntus a faġála.

Is cóir dam a hainm a ṫaḃairt im ḋréaċt
I nḋóṫċus nár ḃ'ainiṁ ḋi i mBanbain é;
Nóra Ní Ġearailt de ṁaiṫiḃ na nGréag,
An spéirḃean do ṫionnscain beiṫ déaġṫaċ.

## XXVIII.—ꝼáilte roiṁ ġráḋ geal.

ꝼáilte roiṁ Ḋoṁnall Spáinneaċ Mac Cárrṫaiġ go Carraig na bꝼear.

ꝼáilte roiṁ ġráḋ geal na tíre
  Go háitreaḋ a ṡinsear gan ḃéim,
Rábaire is áilne ’s is aoirde
  ’S is ábalta gníoṁarṫa agus méinn;
Tá an báire go bráṫ le n-ár muinntir;
  Tá an máḋ maiṫ arís ar ár dtaoḃ;
Beiḋ árd-ꝼlaṫa is cáirde ’nár dtiṁċeall
  Ag ól sláinte ’s ag rinnce ’s ag scléip.

Is lán-ḟada an láiṫreaċ go díṫeaċ,
  Ꝼé ċáir-ṁeas gan díon air ón aer,
Gan áṫus gan táiplis gan ꝼíonta
  Gan ꝼaġáil ar a ċíos ċeart gan plé,
Gan máiġistir den Ċárrṫ-ḟuil dá ċuiṁdeaċt,
  Ná sástaċt i n-intinn ’n-a ndéis,
Go dtáinig an Spáinneaċ glan díreaċ
  I stát ceart a ṡinsear gan ċlaon.

Tá bláṫ geal ar ḃántaiḃ ’s ar ċoilltiḃ,
  Tá árus na míleaḋ gan ċréim,
Go bláṫṁar, go beárrṫa, go buiḋeanṁar,
  Go sásta, go soilseaċ le haol,
Go deáġṫaċ, go dántaċ, go dínteaċ,
  Go gáirṫeaċ grinn suilt, go saor;
Mo ráib ġlan ó tá anois gan saiġead ann
  Do ráinig don tír uile an séan.

Tá an Ḃlárna go háċurać tríd sin,
  Cloċ Dáiṫ is an Laoi agus Cill Ċré,
An Solán is Drisreán is Cill Míde,
  'S an lán soin cois Ḃrigde go léir;
Ó ṫáinig a ngráḋ geal 's a ndíogrus
  Ag áitreaḃ an tiġe 'n-a ċeart féin,
Ḃeiḋ gárṫa 's hurá le gaċ níḋ againn,
  'N-a státaiḃ ó ċím a macaoṁ.

Doṁnall mac Ḋoṁnaill do ṁaoiḋim-se,
  Mac Ḋoṁnaill de ríġ-ṡlioċt na nGaeḋeal;
Leógan do ṫógfas ár n-intinn,
  Is d'ḟóirfeas a ḋaoine ar gaċ baoġal;
Ḃeó-ċuraḋ beól-ṁilis binn suilt
  Is cróḋa glan caoin-ḃeartaċ caoṁ,
Den mór-ḟuil i bḟóḋla do b'aoirde,
  Is den ċóip ġluin do ḟiolruiġ ón nGréig.

Do ġeóḃaiḋ an fear córaċ so ríġ-ḃean,
  'S is dóiġ liom gur cuiḃe sin dá ċéim;
Ḃeiḋ ór aici a dóṫain is maoine,
  Móḋṁaileaċt is míne agus méinn;
Aiṫḃeóċaiḋ an fód so dáríriḃ,
  Is tógfaiḋ ó ġeiṁleaċaiḃ é;
Is eólaċ go ró-ṁaiṫ dó an gníoṁ soin,
  Táid coṁaċta aige intleaċt is béas.

## XXIX.—Ní Ṁaċtnaím i Leaṫ Ċuinn.

D'Eiḃlín (Neanraí) Nic Ċárrṫaiġ, ó Ċarraig na bFear. Is í ba ṁáṫair bairtiḋe dá ṁac, Pádraig; agus cuaird dá dtáinig sí le caipín d'ḟéaċaint a mic bairtiḋe duḃairt Seán na Ranna so ar son an leinḃ.

Ní ṁaċtnaím i Leaṫ Ċuinn ná i gClár na Ṁuṁan,
Ag leaṫ-ríġ ná ag fear dliġe ná ag máiġistir trúp,
Níor ealaḋnta dearuiġeaḋ ó lár go ciuṁuis
'Ná an caipín tug Neanraí Nic Ċárrṫaiġ ċugam.

Faid saoġail gan ċearnaiḋe ḋi is bárr gaċ clú
An ḃean ṁíonla ġeal ġrinn is áilne gnúis,
De ċeap ḋíreaċ sean-ríġṫe ón Spáinn nár ċuṁang;
Mo ḟearc croiḋe-se a bas mín ċoṁ bán le plúr.

Maimín ċun bairtiḋe níor fearr 'ná súd
Is tearc ḃíonn ag mac ríoġ ná ag áḃbar diúic;
Aḋṁuiġim nár ċeannuiġeas ó ḃáib na rún
Teaċt ċoiḋċe is caipín 'n-a láiṁ ġil ċugam.

Is bláṫṁar saorḋa mánla maorḋa
Clár a héadain 's a mala deas ṁín,
A dá rosc réilteaċ' mar ḃárr an ḟéir ġluis
'S is áluinn scéiṁ a leacan mar ġríos;
A brágaid 's a béal tais gan ráiḋte bréige,
'S a cáiḋ-ċneas aolda mar eala ar an linn,
'S a láṁ do ġléasfaḋ báid is tréan-ḃarc
Ar ḃán-ḃruit, ḟaolċoin is marcra ar muiġe.

# XXX.—Is duine do foilceaḋ.

Ċun Liam Uí Ṁurċaḋa i Rinn an Ċinféiciġ, i bParóiste Ḃaile Ṁac Códa ag molaḋ "Ċeap Ċraoiḃe Gearaltaċ," an uair do léiġ agus do ṫaitn leis, 1747.

Is duine do foilceaḋ i dtobar na naoi mbéiṫe,
Is do froṁaḋ i scolaiḃ go focail-ċeart féiṁ léiġ-
eanta,
O'ḟorcain go solus-ġlan noda gaċ tréan-dréaċta,
Ler cuireaḋ an obair seo socair i mbinn-Ġaeḋilg.

Molaim-se t'obair ġlan tro-ṁolta ċaoin tréiṫeaċ
O'ḟorcail go solusṁar sonus na bpríoṁ-ġéag soin,
'Do ċosnaiṁ go colgaċ cosantaċ buiḋean léiḋṁeaċ
Ar orċra, ar ḃonus 's ar ṫuḃuirt na bḟíor-Ġaeḋeal so.

## XXXI.—CUIRFAD-SA IM ḊÁN SÍOS.

Do Ṡeaġán an Dúna.

Cuirfad-sa im ḋán síos cáiliḋeaċt ċlúṁail
Ar ḋuine ḃeir fáiltí i dtáḃairní ḋúinn-na;
Cara mo ċléiḃ
An scaṫṁaire tréan
Is aċṁuinneaċ méinn is múineaḋ,
Is dragánta laoċta lúṫṁar;
Taca nár ṫréig i gcuṁangraċ;
Fear saoiṫeaṁail sáṁ is áilne pearsa,
Is bláṫ dá ḃfeacaḋ 'á ċrú ġluin.

Seaġán Mac Cairteáin an beangán cuṁra,
Ráib ġeal ċeannárd d'fuil ḃreáġ an Dúna;
Slioċt Ír na slóġ
Mac Ṁíleaḋ ṁóir;
Ḃa ríoġḋa an ċóip 'n-a nDúṫaiġ;
Is Ríriġ Cóige Muṁan
Do líon tar bóċna ċuġainn-na,
'S sé ċíos dar nDóiġ ċuir Fódla neartṁar
Fós le calm-ċúnncus.

Molaim do ġnaoi, is do ġníoṁarṫa fiúntuis,
Is oscailteaċt aoird do ċroiḋe mar ṗrionnsa;
Dá dtagaḋ an greann
Tar fairrge anall
Ḃaḋ ċalma an ceann tu ar ṫrúpaiḃ;
Nó, i dtaḃairne an ḃrannda spiúnaḋ
Go fairsing gan ċanntlaṁ ċuṁangraiġ;
Nó, mar Fionn na ḃFiann, ag fiaḃaċ le gairce
I ndiallait ċapaill ḟúgaiġ.

Tá ciall gan spreóin ag leóġan na n-úirḃeart,
'S ḃeiṫ fial go leór i gcóirir uġdar;
Ḃearta gan ṗuimp,
Is laḃarṫa grinn
'N-a ṫeangain gan tím gan túrnaṁ;
Aigne líonṁar lonnraċ,
Is gradam i dtír gan diúltaḋ;
Gura fada a ḃeiḋ suas go buan gan bascaḋ
I n-uaisleaċt ċeannuis ċlúṁail.

An Ceangal.

Na focail do ḟioscas le cumann do Ṡeáġan Óg
Ní'l buirbreaċt gliogair 'n-a ngoire, ní ráḋaim a ḟórd;
Tá coṫrom is tuilleaṁ na laoiṫe, mar táid i gcló,
San tsoilḃḟear oilte, 's beiḋ mise mar áiteaṁ leó.

Gaċ pollaḋ atá i n-iomaiḋ le bile na ráiḋte gcóir
Níor ḟollaṁuiġ duine aca i dteideal ná i gcáil. dar ndóiġ;
Is, má ṁolas go mioċair gan iomarca pláis mo leoġan,
Níor ċoṫrom an imirt dá mbriseaḋ an dáiṁ mo ṡrón.

## XXXII.—Leógan oilte.

Don Aṫair Ióseṗ Mac Cairteáin, 1726.

Leógan oilte gan leiṁeas, an flaiṫ ġrádaċ ṁaoiḋim,
De ṗór na fuirinne ċoinġiḋ, i gceart Ċláir Ċuinn,
Na slóiġte fileaḋ aca ar coinṁeaḋ 's ar coimeád
tiġis,
Ar sóġ gur fionnaḋ a gcoimirc i n-earáid ríoċ.

Seo an ċóṁla ċlirte do ḃreiṫniġ go fulláin fíor
Scóp na soineantaċt suiḋte le deaġ-ċáil ċuiḃe,
Ag coṁall na ndliġṫe go fuinneaṁail fleaḋ-sáṁ
ḃíonn
Stór gan teiṁeal is cirte gaċ fear dáin dínn.

Fear cróḋa fuinte glan snuiḋte agus flaiṫ ċáiḋ ċaoin
Fé róba Ċumainn Ṁic Ṁuire, gur lean ráḋ Ċríost—

(Ní ḃfuaireamair a ṫuilleaḋ ḋe).

## XXXIII.—Tá Faraire Cliste.

Do Ṁarcus Carúin, prócadóir, an tan nár ḟéad a ḋeaċṁa do ċeannaċ uaiḋ.

Tá faraire cliste gan uireasḃa ḋeaġ-ṁúine
Ag seasaṁ im ċoinniḃ ná tugann mo ḋeaċṁa ḋam,
'S gur ṫairgeas tuilleaḋ agus oireaḋ ar ċeart dúinn-na
D'airgead tirim, dar linn-na, 'n-a ceannuġċan.

Marcus an bile d'ḟuil Buirb na gCarúnaċ
Ó ḃailtiḃ Mac Coille, ḃí i gcumus na barúntaċt;
Is an-obaḋ an iongnaḋ duine ḋá nglan-smúsaċ
Do ṡeasaṁ i gcoinniḃ an ḟile 'n-a ḋeaċṁain ḃig.

Ceannus is cumus is fuinneaṁ is fearaṁlaċt
Ḃaḋ ċeartus don duine dá riċeaḋ le sean-dúṫċus,
'S a ṫaisteal gan ċugal den ċine seo an ċeart-ċunncuir;
Neaṁ-ċion ar ḟile aige is iongnaḋ an ċanaṁain liom.

Do ḃeaḋ faḃḃar ag file agus urraim ó ṡleaċt Niúil ġlain
'S ó Ḃarraiġ na gcuraḋ tá im ḟoisge 'n-a ndeaġ-ḃúntaiḃ,
Do ṁeasas nár ċirte 'ná ḃon ḃile seo 'om ḋearṁaḋ-sa,
'S gan margaḋ briste ḃeiṫ agam ag scaraṁaint leis.

## XXXIV.—CÚIL ATÁ GAĊ LÁ.

Do Réamonn mac Ṫomáis de Barra i gCúil, ag iarraiḋ aḋmaid tiġe air, 1750.

Cúil atá gaċ lá dá leagaḋ ag saoraiḃ
'S a hugdarás go sáṁ i sealḃ Réamuinn;
Mo riúm ó ṫárlaiḋ ar lár 's gan maide 'om réir-se,
Tá connraḋ 's cáirde ar láiṁ mo ḋragain ġléigil.

Is fonn liom fáilte ḋeáġṫaċ ḋon Ḃarraċ ġléigeal
'S don ċúpla ṁánla ṁnáṁail ṁaiseaċ ṁaorḋa,
D'iompuiġ áġ agus d'ḟás ar feaḋ na hÉireann,
Go Cúil gur ġnáṫ ar fás ann cantain éanlaiṫ.

Is iomḋa dán deárscnaċ is scarṫa Gaeḋilge
Ar ċlú 's ar ċáil ráḃaċ na ḃflaiṫ ór ṗréaṁais;
Rún is grá na dáiṁe ar ṁair det ṗréiṁ-se,
Siúd 's ná fáġainn-se biorán ná barra géige.

## XXXV.—Éadáil ġreanta do ġlacas.

Don Aṫair Doṁnall Mac Claoċluiġe, i gCarraig na bFear, do ḃronn spéacláir air

Éadáil ġreanta do ġlacas óm ċaraid ċoṁfogus,
Ḃréagán blasta dom ḋearcaiḃ ṫug aṁarc fóġanta,
Spéacláir snasta ġníos leaṫan gaċ ganna-ċló mion;
Éan-ġráḋ is taitneaṁ m'anma an tAṫair Doṁnall.

Is é is feárr d'aiṫin an t-earnaṁ do ṫeangṁaiḋ
ḋaṁ-sa;
Is é a láṁ leaḃair do ċneasuiġ mo ana-ḃróide;
Is é a ṁeáḋuiġ leagaiṫe leaċa mo ḟeana-ḟórd ruirc;
'S is é fá ndeara go bfaicim go beannaċ beó fruiġ.

Laoċ lán d'anam is d'eagna is d'eagailseóireaċt;
Craoḃ ċáiḋ ċailce d'ḟuil flaṫa do raideaḋ reóide;
Saoġal breaġ fada go bfaġṫaiḋ i bfearann Fódla,
Is tar éis báis, aitċim, go ndeaċaiḋ don bFlaiṫeas
glórṁar.

An gloine deas nuair ġaḃaim orm le meiḋir
Is clisde ceart ag teaċt dom rosgaiḃ-se a raḋarc;
Ní'l cuil ná cat ná daṫ ḃíonn orṫa ná fagaim;
'S an duḃ 'n-a ġeal ní'l maiṫ a ċosnaṁ im aġaiḋ.

## XXXVI.—SIN CRÍOĊNAṀ AR SCRÍḂINN.

Don Aṫair Doṁnall Ó Cearrḃaill do ḃí i gcúram Ṗaróiste Ċarraig na ḃFear timċeall na bliaḋna, 1761, ar gcríoċnuġaḋ an mór-leaḃair do scríoḃ ḋó, i n-a raiḃ Eoċair-sciaṫ an Aifrinn, Beaṫa Ṗádraig, Párlimint na mBan, ⁊c. Ag so síos na ranna do scríḃ Seán i nDeireaḋ an leaḃair sin ar n-a ṫoirḃriuġaḋ ḋó.

Sin críoċnaṁ ar scríḃinn an Aṫar Doṁnall,
De ḋíoġluim ġluin ḋíoḋaċta agus teagasc eólaċ,
Is den Ġaoiḋilg ba ṁilse dar teangṁaiḋ ḋaṁ-sa,
Ar ḟíor-ḃeaṫaiḋ Ċríost is luċt leanta a ḃóṫair.

Sílim is innsim gur maiṫ an sómpla
Don taoiseaċ do ċinn ó na flaṫaiḃ fóġanta;
Naċ maoine na caoiriġ ná ba ná bólaċt
Ba ġnaoi leis, aċt saoir agus eagna óirḋearc.

Is díreaċ gur ċuiḃe ḋó ḃeiṫ garta gleóiḋte,
Sliocht intinneaċ aoiḃinn Uí Ċearrḃaill ċróḋa—
Muiṁniġ ba ḃuiḋeanṁar ag teaċt ċun comlainn
Le coiṁiġṫiġ gaċ ríoġaċta aca ar feaḋ na hEórpa.

Is fírinneaċ scaoilear an sagart seólta
Díoġluim gaċ ḋíoḋaċta feaḋ fearainn Ḟódla,
Ar inntinn na gCríostuiḋṫe teaċt i nglóire
I gcoiṁḋeaċt an Ċoiṁḋe ná tagann fóirċeann.

Guiḋim-se ċun Íosa is ċun a Aṫar ċoṁaċtaiġ,
Go dtiġiḋ soin ċun críċe le neart a ċoṁairle:
Dá ċaoiriḃ, dá ċloinn, is dá ḋearḃ-ċoṁursain,
Ar dtaoiseaċ is sinn uile i ḃflaiṫeas d'ḟóġnaiṁ.

## XXXVII.—A ṠAGAIRT ĠLUIN.

Don tsagart léir-ṫeangṫaċ, .i. an taṫair Nioclás Breaṫnaċ.

A ṡagairt ġluin ó Ḃreatain toir de ṡíol na leóġan,
Ḃa ċeannusaċ san talaṁ soin 's i gcríoċaiḃ Eóġain,
Is annaṁ liom do ḋearcaim ṫu go n-innsinn sceól
Gur fada ḋam ag eagluis im ḟaoirseaċ roṁaiḃ.

Ní ṫairngfinn an eaċtra so ċoiḋċe, a stóir,
'S an treaċtṁain seo gur baisteaḋ againn naoiḋean ḃeag óg
Le sagart suilt d'ḟuil Ċaṫail ċumuis ḃuiḋeanṁair ṁóir
Do ċuir searaṁ ar an airgead go scríḃinn ar dtóir.

Tá eagna agat meanmna agus intinn ṁór,
Tá carṫannaċt is ceannus agus díoḋaċt go leór;
Tá gradam-ċion ag easpogaiḃ na tíre it ċoṁair;
'S go mairir-se san ṁaise sin ar Ċríost go fóill.

Do ṁeasfainn-se nár ḃ'aite le fear míle bó
Eaċtra agus racaireaċt is laoiṫe is coṁad,
'Ná leat-sa ṫoir, 's a nglacaḋ liḃ mar ḋíol óm ḟórd;
Seo an margaḋ ḃeas eadrainn arís go deóiḋ.

Sin file sáṁ ag Nioclás go ḣéag arís—
An bile deáġṫaċ tuigeas dánta is dréaċta draoi;
Ní biṫte a ráḋ gur ċuir an dáiṁ ná an éigs' fá ċíos,
Ós biṫ i gClár Luirc slioċt na ndeáġ'ṫreaċ i gcaoṁ
aċt luċt grinn.

## XXXVIII.—Spás le hAér.

Scléip Ṡéamuis mac Liam de Barra, Baile na gCloċ.
Fonn—"An Gearán Buiḋe."

Spás le hAér do ṫráċtas féin,
Do b'árd mo scléip ag dul na sliġe,
Ón mBlárnainn réiḋ gaċ táirdeal, féaċ,
Go Garrán saor an Ridire Finn;
Ag diúgaḋ dram 's ag súgraḋ flaiṫ,
Is gaċ clúid is cleas 'n-a dtagaḋ linn,
Dá stiúraḋ isteaċ, dá dtaḃairt amaċ,
Dá n-iomċur seal ar eaċaiḃ groiḋe.

Ḃí sáir-ḟear séiṁ im ṗáirt-se féin
Ḃa ġráḋṁar méinn is maise is gnaoi—
Pádraig é, nár ġnáṫaċ tréiṫ,
Gur feárrde Éire a ḃearta grinn,
I dtiġṫiḃ óil ag riṫ le ceól,
Ḃa ḟliuċ ár spórt ag caiṫeaṁ diġe;
Fiċe ló agus tuilleaḋ fós,
Gan codlaḋ ar cóir, do ḟeasaiṁ sinn.

Gárṫa ciaḃ ag táinte ag fiaḋaċ
Is dásaċt cliar ar faiṫċe luim,
Ḃa láġaċ an iarraċt mná go fial
Ag tráċt 'n-ár ndiaiḋ cois caise ċaoil;
Ḃa ḃeas an spórt ag teaċt fé Ióseph,
Mangaire óg ná hainmniġim;
Is a aṫair fós 'n-ár measc san ród,
'S le feartaiḃ Ió nár aiṫin í.

Rinnce is ceól istoiḋċe is ló,
  Agus aoiḃneas fós gan easḃa fuinn ;
Fíon is beóir is suiḋe ar gaċ bórd
  I mbíoḋ a sórt ar feaḋ na sliġe;
Spuir is fuip ó ṫiġ go tiġ,
  Ag dul 's ag riṫ go malairt diġe ;
Coin is groiḋ is coṫrom suilt
  'S i dtosaċ truip do ċleaċtaimís.

An té ḃí lá i n-ár sliġe le rás
  Ba ċuiṁin leis cás ár n-ainġliḋeaċt;
Do ḃíoḋ a láir go snigte tláṫ,
  'S a ċroiḋe 'n-a lár gan eangaṁaiġeaċt ;
A ṁallaċt ṫug do ṗearsa ar biṫ
  Do leanfaḋ sinn-na faid na troiġe ;
Do scar sé linn, ní raiḃ againn
  I ndeireaḋ an tsuilt aċt searaṁ dís.

Pádraig clúṁail d'ḟuil áird Ġiobúin
  Is áluinn ionnraic eagnaiḋe—
Fear láidir lúṫṁar gráḋṁar siúntaċ;
  Sáṫ na cúige an seaḃac grinn.
Is Séamus searcair séiṁ de Barra—
  Laoċ nár ṁeatta gaisce is gníoṁ;
Phoenix sleaḃaċ gléigeal sarta;
  An t-aon ḃeirt aca ar fad nár claoiḋeaḋ.

## XXXIX.—MO ṠLÁN-SA FEASTA.

Ar Ṡéamus mac Liam de Barra, ag cur slán leis an óige.

Fonn: "Tórraṁ an Ḃaraille."

Mo ṡlán-sa feasta le háḋḃaċt is aiteas,
Ní fuláir ḋam casaḋ le críonnaċt,
Ó ṫárlaḋ i gceangal 's i bpáirt ná scarfaiḋ
Go bráṫ le hainnir an aoil-ċnis;
An tábairne feaċaint is rás na gcapall,
Báire is ragairne is rinnce,
Na tráṫa ḋ'ḟreagairt is ráḋ na bpaiḋear,
Is é is feárr ḋ'ḟear ċaiṫte mar taoim-se.

Éifeaċt glacfad is tréigfead leaṁus,
Ní ḋéanfad sparuinn ná bruiġeanta,
Scléip ná magaḋ ní baoġal go leanfad,
Beiḋ an t-aos ḋom ṫarraing ċun caoinis;
Bréiṫre cneasta agus féaċaint fada
Ċun céille ġlacaḋ ḋáiríriḃ,
Glaoḋaċ go hannaṁ ar éil ná ar ċnagaire,
Is é beir aċṁuinneaċ mílte.

Déanaṁ coinne le béiṫiḃ buile
Ná a nglaoḋaċ ar ionad an rinnce,
Réabaḋ a mbroide ná téaċt 'n-a ngoire,
Go héag ní ḃuineann lem ṡliġe-se.
Léim na mire, ná laoċus mustair,
Ná taoḃ le himirt dá laiġead soin,
Ní léir ḋam oiread do réir mo ṫiodail;
Táim féin fé urċall cuiḃriġ.

Mo ṁíle beannaċt arís 'nḟaid ṁairfead
Do ḃaois na beaṫaḋ 's dá muinntir—
Sliġe gan ṁairg is aoiḃneas aigeanta
Líonaḋ d'atal mo ċroiḋe-se;
Ní ḃíonn sí aċt tamall ag ríġ dá raṫṁaire,
Puinn dá maiṫeas ní ṁaoiḋim-se;
'Sé a críoċ a casaḋ mar scaoileann sneaċtaḋ,
Cé ḟileas leanṁaint di coiḋċe.

---

SEÁN CUNDÚN CCT. AG FREAGRAḊ.

Cráḃaḋ is feasaċ ná gráḃfad feasta,
Sin cáil do ḃaineas le críonaċt,
Ná ráḋ na bpaidear i bpáirt an Ḃarraiġ;
Go bráṫ ní scarfad le haoiḃneas.
Don táḃairne raċad gaċ lá mar ċleaċtas;
Ní stánfad seaċad ó ċoiṁeascar;
'S im páirt beiḋ garra gráḋṁar gasta,
'S is fearr 'ná ceangal le mnaoi ar biṫ.

Dánta is daṁus is báire ar 'faiċċe
Agus náṁaid do leagaḋ le rigin-dair,
Cárt is cnagaire ar ċáċ do scaipeaḋ,
Is áḋḃar aitis ná maoiḋfeaḋ;
Ag tráċt a-ḃaile ḋam tráṫ cois gleanna
Beiḋ cáirde calma ḋom ċoiṁdeaċt,
Don ráig sin leanfad, 's is feárr mar ṁeasaim,
'Ná cráḋnus ceaċarṫa is críonnaċt.



## XL.—IS É SEÓN AN ḂRUINNEAL.

Ar Anna Príor.

Is é Seón an ḃruinneal naċ mire ḋíḃ fiaḋ 'ná í,
Óigḃean ċlisce nó fireannaċ fial gan ṗuimp,
Do ṫógfaḋ cuirne de ċnocaiḃ is liaċ a croiḋe
Le ceóltaiḃ milis-ġuib do ruiṫfeaḋ ċun fiaḋaiġ nó fuinn.

Tá fonn is fán ag Seán is rinnce is léim,
'S tá toġa na dtáinte ráiḋte binn 'n-a béal;
Tá moḋṁaile 's mánlaċt, áilne is aoiḃneas léi;
Ní'l cabair ná cáil le faġáil ná maoiḋim 'n-a méinn.

Méinn ná feacaḋ le sealaḋ ná fós lem linn;
Tá sé n-a sreabaire pearsanta córaċ cruinn;
Bé 'n-a ḃanaltrain, freagrann Seón 'n-a ṁnaoi,
Is laoċ mar ḃarra air sin Anna ġeal Preór, má's fíor.

Is fíor gur caiṫiseaċ ċasann sé laoiṫe dáin,
Is cruinn 's is calma ar talaṁ do ṡinfaḋ rann;
Ní'l críoċ ná baile, mar ṁeasaim, i nInse Fáil
Náċ tríd a ġaḃann 's gan aici dá taoiḃ den rás.

Dá rás ní ċoiscfiḋ, níor coireaḋ 'n-a saoṫraċ seóil,
Tá dásaċt sodair 'n-a ċosaiḃ do ṫraoċfaḋ tóir
Go fánaċ follus, gan foiṫin ná faeseaṁ fós;
Baḋ ġáḃaḋ ḋi fortaċt ó loisceaḋ a héadaċ nóḋ.

# Aṁráin Ġráḋ, ⁊rl.

## XLI.—Tá Scéalta i nUaim.

Fonn: "Nead na Cuaiċe."

Tá scéalta i n-uaim 's i n-aiste agam
Go baoġlaċ bualaċ bascaṫaċ
I nÉirinn uaill is eagla,
 Is laoċra go leór
Do ṫeaċt fé ṫuairim Sasanaċ,
Go faoḃraċ fuaṫṁar feargaċ,
Go scléipeaċ scuabaċ scaballaċ
 Le héidiḃ an óir,
Go taodaċ ag traoċaḋ
 Gan téarnaṁ ná treóir
Na gclaon-ġas do ċlaoċnuiġ
 An ċléir is an ċóir,
Nó gur dallaḋ sin go hatuirseaċ
Gan seasaṁ cluiṫċe caṫa i ngoil
De ḋearcaiḃ riġṫe reaṫa ag ruiṫ
 Gan éin-ċeart i gcoróinn;
Is fada liom go dtairngeann
 An laoċ lannaċ leoġain
Ṫar fairrge go calma
 'S go céadtaċ le tóir,
Ar faiṫċe ġluis gaċ caṫraċ
I mḃreatain ḃruc 's i nAlbainn
Ag gearraḋ a gcuraḋ i gceataiḃ teineaḋ
 I n-éinfeaċt 'n-a smól.

Tá an spéir i mbuaiḋirt le fada againn,
Go gaoṫmar gruamḋa gailḃeaċ,
Is éigse suaḋ gan laḃarṫa
  Ná tréiṫe le treóir,
Is béiṫe buaḋ na Banban
Go déarac duairc i n-anḃfainn,
Is léiṫe luaṫ ag leanaṁain
  A n-aos is a n-óg,
Le géiḃeann ár saor-ḟlaiṫ
  Dá ndaoraḋ gaċ nóin
Ag claon-ċoirte craosaċ
  Le héiṫeaċ gan ċóir;
Nó gur ḃeartuiġ Críost le carṫannaċt
Ar teaċt don ríġ de ṫairngreaċt
I gcantain draoiṫe dearḃṫa
  An scéal soin dár ndóiġ;
Do ġlanadar na ranna niṁe
  Néal gan éin-ċeó;
Is seasaṁaċ an t-eascaḋ ag ruiṫ;
  Den ġréin d'imṫiġ an smól;
Le ceangal cumainn caraduis
Do leanḃ longaċ Labaraiḋ,
Go measaċ, mustair, meanmnaċ,
  Ag réabaḋ gaċ póirt.

D'aontuiġ sluaiġte leasa lir
Is déiṫe cruaḋa gaċ caṫa ċur
Le réaltain ruaṫair lasta luirc,
  Is baoġlaċ do ċoróin;

Ṗoénics fuadrac feara i mbroid
Is céile dual na Banban,
An laoċ do ḃuaiḋ i nAlbainn
Gur ċlaoċnuiġ an ċóip;
Beiḋ laoċus an lae sin
Le saoġlaiḃ 'n-a sceól;
Gaol ceart na Saesar
Ba ġéire san ngleó;
Do ḟear an curaḋ calma
Le ceaṫaiḃ linne leadarṫa
Gur cailleaḋ air ag Albannaċ
Do caoċaḋ le hór;
D'aṫarruiġ an tAṫair cumainn
Naoṁṫa gaċ nós—
Blas is binne, rat na tuile,
I nÉirinn go deó,
Flaṫa fionna fairsinge,
Caraid, cuid, is tearmonn,
Gaṫa gonta gasta i nguil,
Cléir agus ord.

Na labarṫa glioca níor ċuireas i gcéill san iaiṫ;
Níor ġlacas a gcruinneas, a dtuigsint, ná a n-éiḟeaċt riaṁ,
Ar tairsteal na gcurraċ tar uisce go céile Ḃriain,
A searcaḋ gur imṫiġ, 's go dtigiḋ i ndéiḋ ré mbliaḋan.

## XLII.—Do Ċualaḋ-sa Cáile.

Fonn: Charlie over the Water.

Do ċualaḋ-sa cáile naċ uasal le rátaḋ,
'S nár luaḋaḋ ag an bPápa 'n-a ċoṁairliḃ:
An cuaine seo, ṫáinig is fuair baile Ṗádraig,
Go buacaċ i n-áirde 'n-a gcóirtiḃ;
Is truaġ soin 's is dána, 's go ngluaiseaḋ a ṁáiġistir,
Is fuar-ḃrat 'n-a sċát ar an Ṁór-ríġ,
Ag taḃairt teagaisc áitiṁ do ṫuaṫaiḃ do ṫáintiḃ
Gan dualgus an tráṫ soin ná cóir ḃíḋ.

A Uain ċirt, 's a Ġrásaiġ, 's á Ṁuar-ṁic do Ṁáṫar,
Do buaireaḋ, do ċráḋaḋ is do cóiriġeaḋ
Le bualaḋ is le cáineaḋ age sluaiġtiḃ gan áireaṁ,
Go fuaṫṁar gan náire ná cóir 'Ċríost,
Luaṫuiġ, a ġráḋ ġil, is fuascail i dtráṫ sinn,
Ó uaċtar na Spáinne le fórsaíḃ,
Fé ṫuairim an ṗáirte, do ḃuaiḋfiḋ an báire
Le Buaċaillí Bána is le gleó claiḋiṁ.

Beiḋ gruagaiġ na gcáiṫteaċ go gruamḋa go gránda,
Go guaireaċ go gáiḃteaċ, gan glór grinn,
Go fuar is go fánaċ, gan fuaimint gan fáġaltus,
Ag fuadaċ go fáiṫġlic gan feóil puinn;
Buailfar is báiṫfar go suairc is go sásta
An cuallaċt do ċráiḋ is do ḃreóiḋ sinn;
Is buaiḋfar an báire le Buaċaillí Bána,
Is beiḋ suaiṁneas ag Seárlus is ól fíon.

Is trúaġ liom ná táiniġ an buan-ḃile bláṫṁar
'S an t-uasal do láṫair san ngleó, ḃí
Go tuartaċ go táiteaċ, go luaṫ-ġoineaċ láidir,
Go luaimneaċ, go lánṁar, go leór laoiċ,
Go huaiḃreaċ, go háḋḃaraċ, go sluaiġteaċ, go sleáġṁar,
Go cuardaċ, go ceársaċ, go ceóil-ḃinn,
Le bualaḋ na n-ársaċt ag Buaċaillí Bána
I dtuaiṫ Inis Fáilḃe 'n-a gceó draoiḋeaċt.

A ċuallaċt ċnis-áluinn anuas ón mBiorsċáine,
De ṁuar-ḟuil na Spáinne 's na leóġan ngroiḋe,
Luaṫuiġ bur láṁa agus luaiscíḋ bur lán-ġoil,
Táid cuanta fé ġárda na Seóirsí;
Is dual do na ráiḋtiḃ, do luaḋaḋ leis na fáiḋiḃ
I ndúanta 's i ndánta, gur glór fíor,
Ar uaisle gan áireaṁ do ġluaiseaċt tar sáile
Gonuis Buaċaillí Bána le hóg-ríġ.

ceangal

A Aṫair ḋílis, do ḋeartuiġ tíorṫa,
Fir, féile is fíos,
Fairrge fíor-ġuirt, gradam ríoġaċta
Is tréadta cnuic;
Glac-se i ndíograis Clanna Ṁíleaḋ,
Nó is baoġlaċ liom,
Fearg ċíor-ḋuḃ ṁadraiḋe an uilc
Do Ġaeḋealaiḃ Luirc.

Fairis, díonaiḋ i gcaṫ 's i gcoiṁeascar
'S i gcéin ar muir,
Raṫ na ríġṫe 'n-a ċaise ḋíreaċ,
Gaċ lae 'n-a gcuid;
Leag is laiġeaduiġ go lag a náiṁde
Go léir gan luid,
A bfearg ḟíor-ġuirt, 's a bfearṫainn bruiġ-
eaneaċ,
'S an ġaoṫ anoir.



## XLIII.—IS TARTṀAR 'S IS TIRIM.

Agallaṁ Ṡeáin le May Pole Ṡeáin Uí Ḃroin Lá Bealtaine, 1750.

SEÁN.

Is tartṁar 's is tirim tá an ḟuireann tug iomċur mór
Ar Ḃaċus a gcuisleann don ḃile tar tríuċaiḃ leó,
'S deċ ḃarra ná tuigim gur iḃeadar piúnt ar sóġ,
Ṫar crannaiḃ na coille níor ṫuillis-se clú ná ceól.

AN CRANN.

Ná habair sin, a ḟile, ní'l tuigsint it ċúrsa fós;
Aiṫis níor ṫuilleas cé ċuiris me i gcuṁangraċ mór;
Do gearraḋ mo luise, do fuirseaḋ me ar siuḃal san ród,
Do ċailleas mo ḋuille, 's ní sultṁaraċ liúm bur gceól.

SEÁN.

Táid cranna, ba ġile 's ba ṫeinne 'ná rúta 'et ḟórd,
Gan tapaiḋ go sinnil, gan ċuideaċta ċúċa ar treóir;
Is mairg liom t'ḟuilinġ gaċ tuirse dá ndubart go fóill,
De ḃearcaiḃ do ṫruime, 's gur tirim do ċumṫa dóiḃ.

AN CRANN.

Mo ṫeagasc dá gcluinir ní huireasbaċ tú go deó:
Ná ceangail an gustal do ruiṫḟeaḋ mar smúdar ceóiḋ;
Cnagaiḋ is tiocfaiḋ go fonnaṁar lionn ar bórd;
Is caiṫiḋ ḃur scilling don duine le clú i dtiġ an óil.

SEÁN.

Dá scaipeaḋ an ḟuireann an ṗinginn i gcunntus óil,
Airgead tirim dá muirear ní'l bonn go deó;
Is fearra linn tiomargaḋ strusa 'ná a ḋiúgaḋ ar bórd;
Is bainne nó uisce go ḃfliuċtar an dúṫaiġ leó.

AN CRANN.

Do meallaḋ tu, a ḋuine, mar d'imṫiġ ar ṫriúċaiḃ reoṁat;
T'aċṁuinn ní luiġide scilling, má's fiú tu coróinn;
Caradus, tuigiḋ, gur gliocus i gcúirt nó i gcoṁar;
Is fé ṫalaṁ ná cuirfar liḃ pinginn fé ċiuṁuis an ḟóid.

Bearta ba ṁirte 'ná ar ċuireas i n-uṁail duit fós:
Do leanḃ cé milis a ċluiṫċe 's a ḟúgraḋ it ċoṁair,
Don tsagart it ċionntaiḃ ní hurus go dtiubraḋ coróinn
Ar t'anam go mioċair, cé ṫiomargais púint den stór.

Seán.

Do ḃreaṫa ní ḃrisream, tá tuigsint is iomḋa it ġlór,
Ó leanais go ḃfuirm na dliġṫe nár ḋiúltuiġ Pól ;
Is tu seamar is gile dar fionnaḋ san Ṁumain gan gó ;
Dé ḃeaṫa-sa ċugainn, is fliuċam do ċúl le beóir.

Annsoin duḃairt fear an táḃairne an rann so :

Tá fáilte ḟeascair don ġasraiḋ an-áiriṫe
Ċun áḋḃaċta is aitis ar halla mo ṫáḃairne-se ;
Clár ċun beaṫuisce is leanna tá stáluiġṫe ;
'S gan báille ġairm, má's earḃaṫaċ cáirde liḃ.

Nuair do cuireaḋ an crann 'n-a ṡeasaṁ, d'aṁairc 'n-a ṁór-ṫimċeall, agus ċonnaic tiġ Ċarraig na ḃfear ; agus d'ḟiafraiġ cia an ríoġ-laoċ do ċoṁnuiḋ ann. Do hinnseaḋ ḋó gur fíor-uasal de Ċlannaiḃ Míliḋ, .i. Cormac Spáinneaċ. Leis sin do scéiṫ an crann duilleaḃar glas tré n-a ḃaṫus, agus duḃairt an rann :

Go bráṫ nár ċailleam, is aitċim ar Ríġ na gcoṁaċt,
An árd-ḟlaiṫ ṁaiseaċ d'ḟuil Ċarraṫaċ aoirḋ na slóġ ;
Mál glan fearḋa is fearra dar ċinn den ṗór ;
'S ó ṫárlaḋ im ṡeasaṁ fét ḃraṫaiġ bead bríoġṁar beó.

Duḃairt Seán go dtiuḃraḋ féin tuarasgaḃáil an duine uasail sin ḋó, mar go mbaḋ ró-ṁaiṫ a ḟios aige féin cia'r ḃ'é, do réir a ċáile agus a ṡinsearḋaċta ; agus duḃairt an rann so :

Cormac Spáinneaċ, Cárrṫaċ cuṁra
  Caoin, an triaṫ
Oirḋearc áluinn áḋḃaraċ úr,
  Gan ṗuimp 'n-a ṙians,
Forusta fáilteaċ fáiṫ-ġlic fiúntaċ
  Fíor-ċeart fial,
Den ḃorb-ḟuil áird, nár stán i gcuṁangraċ
  Claiḋeaṁ i ngliaḋ.

Do ḃí an seana-ċrann ó anuraiḋ ag éisteaċt an ġrinn seo agus do ḃreiṫniġ: "Gaċ nuaḋ mar ṫig gurab é is mó ġeiḃeann cion." Agus duḃairt an rann so go hiarġnóṫaċ:

Ní'l maċtnaṁ, mar ṫuigim, i nduine dá dtuitfaḋ i ḃfanntuis;
Ní'l aiteas 'n-a ċluiṫċe, ní'l cuideaċta ċuirfaḋ beann air;
Ní'l taise don luige, 's 'n-a ḟriotal ní'l siolla greannṁar;
'S go gcaiṫfeaḋ-sa tuitim, ó's fiosaċ me im ċupard ḟeannda.



## XLIV.—TÁ GEARÁN LE TEAĊT SÍOS.

Luain-ċreaċ duine ḃoċt dar ciorrḃuiġeaḋ saoġal a ċoileáin ġaḋair.

Tá gearán le teaċt síos ag fear grinn den éigs:
Mo ċoileán breaġ maiṫ-ġníoṁaċ do ḃeaṫuiġeas go méiṫ,
De ċineál na Darḃaoi gan mearaiḋe 'n-a ṁéinn,
I sruṫán gur daingniġeaḋ mo ṁaistín ar maéiḋ.
Ní ṫaiṫneann mar ġnó liom a ċailleaṁaint dam-sa,
D'éis a ḃeaṫuiġṫe 's a ṫógṫa mar ṁadraḋ i gcéim;
'S gur ġreamuiġ an cóbaċ, ḃí malluiġṫe is dóiġ liom,
Do ṫreascair gan ċóir ins an ċaise sin é.

Mo ṁallaċt go dtuitiḋ i gcionṫaiḃ an scéil
I mbatus i mullaċ 's i gcroḃaiḃ gaċ n-aon,
Dá mbascaḋ dá milleaḋ 's dá mbriseaḋ gaċ lae,
Do ṫreascair i n-imeall na coille sin é;
Gan sagart ná bráṫair ná caraid ná cáirde

Ḃeiṫ fairis an ngráscar do ċiorrḃuiġ a ḟaoġal ;
Aċt aiseag gan sásaṁ is anacra ġnáṫaċ
Do ṫreascairt a ḟláinte go raċaiḋ fén gcré.

Is feasaċ is adṁuiġim gur ceasnaiḋe ḋam é ;
Do ṫairgeaḋ teaċt linn 's gaċ anaoid dá dtéiḋinn ;
Ní raiḃ tarḃ ná daṁ groiḋe ná gaduiḋe fén spéir
Naċ tapaiḋ do leagfaiḋe lem ṁaistín go féar ;
Sionnaiġ is faolċoin is bruic i ngaċ gaorṫaḋ,
Muca agus céise agus cullaiġ dá ṁéad,
Coiliġ na sléiḃte agus luin agus éanlaiṫ
Is fonnaṁar éascaiḋ do ṫugaḋ fém ḋéin.

An tseisreaċ geallaim go leanaḋ feaḋ an lae
Is deirim gur gasta do leanaḋ an céaċt,
Ní ṫeipeaḋ go ceanaċ ar ḃeaṫaiḋ ná ar ḃraon
'S ní ṫeiċeaḋ roiṁ ṡneaċtaḋ roiṁ ġailḃ ná ġaéiṫ ;
Fury do ġlaoḋainn air is d'uṁluiġeaḋ ḋá réir dam,
Dob' úir-íseal éascaiḋ cois fairrge a ṗréaṁ ;
Do túismiġeaḋ ó Suéidland ċun prionnsaí na hÉireann
'S don ḃúiḋ-ṡíol ba ṫréine ḃí fairis an ḃFéinn.

Seán séiṁ Ó 'Drisceóil de ṡlioċt Eóġain ba ṫréan,
Sár-laoċ ḋen ḟuil ċóir i dtiġ 'n óil ba ṡaor,
Lán-réiḋ i dtionóil ag siosón nó ag scléip,
Is é féin gan indeóin do ṫug daṁ-sa é.
Fé ċeann an ḃeagáin seo, geall dam coileán deas
Ġeanncaċ glan galánta groṫálta géar ;
Ón saṁraḋ nár ṫig slán gaċ clamaire do ċuir láṁ
San ḃfeall soin do ṫug tráṫ me ag gearán mo scéil.

## XLV.—Cois tuinne, is me ag siuḃal.

Cois tuinne, is me ag siuḃal go lúṫṁar spras,
Seaḋ ḋearcas-sa ċugam an ċúilḟionn tais;
Do ḋruideas go dlúṫ lem ṁúirnín geal;
Is é laḃair sí liúm nár ḃ'ḟiú ḋam stad.

"Ṁuire a laoġ is a rúin do ḃ'ḟiú liom stad,
Mar do ċuireas mo ḋúil it ġnúis ḃig ḋeas;
Muna dtigir-se liúm, 's a ṫaḃairt dam searc,
Cuirfar san úir me ḋet ċuṁaiḋ gan stad."

"Ní ṁeasaim go deó tu aċt dóṫain maiṫ,
'S ní ḣobair dot ḟort ḃeiṫ ag stróḋ liom seal;
Mar go raiḃ agam óigḟear córaċ ceart,
Is ná feadar naċ beó ḋom stór ag teaċt."

"Cár imṫiġ sé uait, a ḟuairc-ḃean ḋeas,
Mar go ndruideann a ċuṁa ċoṁ dlúṫ-san leat?
Nó, ar ṁiste leat cunntus a ṫaḃairt 'n-a ḃeart?
Nó, an dtiocfair-se liúm, a ċúilḟionn tais?"

"Níor ṁiste liom cunntus a ṫaḃairt 'n-a ḃeart:
Do imṫiġ sé anonn, 's ḃ'é cúis fé ndearr,
Mar ḃí a ċroiḋe bog úr, 's a ċlú ró-ṁaiṫ,
'S gur ḃ'aċṁuinn le trúp é ṫaḃairt amaċ."

"Ó ṫaistil i gcéin 's gur ṫréig sé ṫu,
Agus imṫeaċt le haér an tsaoġail gur ḋein,
Naċ náireaċ an scéal duit féin anois
Ḃeiṫ ag tráċt ar a ṫréiṫiḃ baoṫa liom?"

"Baoṫaċt is fíor ná bíoḋ im ṡearc,
Aċt iomarca grinn is intinn ṁaiṫ;
Do b'ḟear ar gaċ sliġe é, i ngaċ níḋ ḃeaḋ ceart;
'S a ṁalairt, ní'l bríġ ḋó tiġeaċt im ġar."

"Leig searta ḋot ċuṁaiḋ, a ċúilḟionn ċóir,
'S ná sliuċ-se do ṡúil, a rúin, níos mó;
Do ceanglaḋ liúm tu is tú bog óg!
'S ṫar mnáiḃ na Muṁan is tú mo stór."

## XLVI.—Maidean Aoiḃinn.

Maidean aoiḃinn ar íoġair an ġleanna
  Lem ṫaoiḃ gur ṫaisteal óig-ḃean,
Ba ḃreaġṫa ḃraoiṫe dlaoiṫe 's dearca
  'S a píp mar ṡneaċtaḋ ar ṁór-ċnoc;
Do ġeal mo ċroiḋe dá clí mar eala,
  Le díogrus searc dá clóḋ ġlan;
Sé labair sí linn: "suiḋ síos, a ġaige,"
  Nuair ṡílear beiṫ dá pógaḋ.

"Ní gaige mé, ná sgraeḋaire mágaiḋ,
  Ná fear atá ar earḃaiḋ eóluis;
Is fiosruiġim féin leat éan-toil t'ainm,
  Sula léigfad mo hata it ḋóid duit?
An tú an ainnir-ḃean Hélen, do ṫraoċ na dragain
  Go léir i gcaismirt ċoṁraic,
Do ṫréig an Ġréig 's a céile leapṫa,
  Le héigean taitniṁ d'óigfear?"

"Ní duine ḋen méid sin mé do ċanais,
  Cé gur dear do ġlórṫa;
Is cuma san tsaoġal cá ndéinir taisteal,
  Aċt léig dot ḃladar beóil dam;
Na céadta bé do ġéill dot ċleasaiḃ
  Do ċuiris iad gan sóġċus,
Go dealḃ boċt faon i gcéin ó ḃaile,
  Go déiḋeannaċ ag taisteal bóṫair."

"A ċúilḟionn léiġeanta na mbréiṫre mblasta,
Sin bréag do ċeap na coṁursain;
Dar an leaḃar indé do léiġeadar flaṫa
Níor ċuireas riaṁ bean gan soġċur,
Mara bpógfainn féin a béal gan ċealg,
Nó beiṫ léi seal ag stróḋaireaċt;
'S a ċumainn mo ċléiḃ, tá an t-éag 'om ġlacaḋ,
Téanam anois dár bpósaḋ."

"Fanfad-sa gan pósaḋ, is dóċa anois,
Le réice buile 'et ḟort-sa,
Do ġlac go hóg ċugat ól is imirt,
Stróḋaireaċt, clis is móide;
It ḃladaireaċt beóil ní'l speóir agam,
Mo ċoṁfogus dam gur ċoṁairliġ;
Tarraing ar do ród, a stróinse ḋuine,
Do ḟort níor imṫiġ ar fóġnaṁ."

"A ḋalta 's a rúin, ná diúltuiġ ḋam
'S go siuḃlóġainn liot-sa an Eóraip;
Ṫar mnáiḃ na Muṁan tar liúm anois
Go dtiuḃrainn cion is cóir ḋuit—
Brós caol ċúmṫa is búcla innti,
Gúna sions is clóca,
Eaċ ṁear lúṫṁar fút ag ruiṫ,
Ġeóḃair súd is puins ar bórd ḋuit."

"A ḟaraire úir 'en úrlaiḃ ġil,
'S a plúir ṫar fearaiḃ óga,
Is gluise ar do ṡúil 'ná an drúċt ar luiḃ,
'S is binne ar do ġuṫ 'ná smólaċ."

Gan moill annsoin do ráiniġ linn
Ár scéalta arís d'aṫnóḋċant;
Mo ċúilḟionn tsuilt níor diúltuiġ me
'S is sáiṁe dam anois ná Ṡeóirse.

# AṀRÁIN ĊÁINTE.

## XLVII—NÍOR ĊUIḂE ḊON ĠASRAIḊ.

---

Ar ḃáire ṁór Ġleann na nGall, .i. iomáin ċomórtuis do tugaḋ san mbliaḋain 1741, idir Ċonntae Ċorcaiġe agus Ṫiobraid Árann. Donnċaḋ Mac Craiṫ agus Mac Ádaim, .i. Colonel Barry, Ġleann na na gCárr, ba ċinn ar an mbáire sin. Do ḃíodar filiḋe Ṫiobrad Árann dá ṁaoiḋeaṁ gur aca féin do ḃí an lá, is ag déanaṁ raḃcáin air sin. Do ḃí Seán, an uair sin, 'n-a ċoṁnuiḋe i gCarraig na ḃFear, i Múscraiġe, agus i mbéal an dorais, dar leat, ag Barraiġ ṁóra Ḃaile na gCloċ, ó n-a ḃfuiġeaḋ comaoine móra go minic.

---

Níor ċuiḃe ḋon ġasraiḋ, tarraing ón áird a dtuaiḋ,
Maoiḋeaṁ a ngaisce mar cantar le dáiṁ go buan;
'S cér ċruinn a sgaiṫeaṁ ag freagairt do láṫair sluaġ,
Do scríob na Barraiġ an barra san mbáire uaiḃ.

Uaiḃ do sciobaḋ le cumus gan ċlaon ar biṫ,
Le buaḋ gaċ buille dar imir ár laoċra liḃ;
Is cér ḃ'uaiḃreaċ siḃ-se fé tuitim an scéil mar sin,
I n-uaċtar, tuigiḋ, gur ṁinic i n-éaċtaiḃ sinn.

Sinn-na nár ċoigil gaċ cotrom do leigean timċeall;
Sinn-na do ḃrosduiġ an obair i ḃfeicsint daoine;
Sinn-na do ċoṫuiġ gan osnaḋ go deireaḋ an ċoiṁeas-
cair;
Is sinn-na go follus tug solus ḃur gcreidiṁ ḋiḃ-se.

Díḃ ní ṁeasaim gur marla ná náire fós,
I dtír ná i dtalaṁ go ndeaċaiḋ an áit seo reoṁaiḃ,
I gcroiḋe 's i gceannus, i n-acṁuinn, i gcáil 's i gcló;
'S dá ḃríġ sin, fearta ná tagaiḋ ċun láiṫriġ leó.

Leó ba ṁeallta an ṁeaḃair don ḟuirinn táinig
Fógairt geall go teann a himirt ḃáire;
I gcoṁgair Ġleann na nGall 'n-a gcruiṫfaḋ náṁaid
'S a ngeóḃaḋ 'n-a dteannta ann baḋ linn-na an láṫair.

Do láṫair Ṁic Ádaim, ceann-urraid na gcríoċ,
'S gaċ árd-ḟlaiṫ dá ráinig ar ionad an ġníṁ,
Do ḟáisceamair báire go cliste ċun cinn;
Is d'ḟág soin ḃur ndánta gan mustar gan ḃríġ.

Ḃríġ an ċúrsa má's fonn liḃ do ṫagairt go cóir:
Ḃí an súgraḋ go clúṁail, is fanaḋ go fóill;
An rí Fionn is a ċongnaṁ, dá dtagaḋ 'n-a gcoṁair,
Is trí túirse ḃeaḋ túirseaċ 'ná Ḃarraiġ na slóġ.

Slóiġte sonaiḋe molfaiḋear coiḋċe ag dáiṁ,
Le cróḋaċt ċloiste, ċosnaíṁid tír gan táir:
Leóġain gan loċtaí is so-ċroiḋe ċím ar fagáil;
Luċt sórsa i gcogaiḋiḃ ġoirtiġeas naíṁid go tláṫ.

Tláṫ níor ḃ'iongnaḋ an ḟuireann do ragaḋ 'nḃur gceann
I ndeáiḋ gaċ cruinniġṫe ḋeineaḋ i ḃfeiḋil teaċt ann;
'S nár fágaḋ oiread an duine ḃí i seiḋil go seang
Gan cárnaḋ ċugainn, 's is sinn-na ṫug fagairt don dream.

Dream ceannuis gan loċt, ná loicfaḋ d'aon sa tír;
Dream dearḃṫa i dtroid, ná coirfaḋ céadta ḋíḃ;
Dream fearaṁail foirtill, d'oscail réiḋ an tsnaiḋm;
Dream Ḃaile na gCloċ, cur orṫa féaċ níor ċuiḃe.

n-í-o-r ċ-u-i-ḃ-e.



## XLVIII.—IS TRÉIṪ 'S IS LAG.

An tAṫair Seán Ó Briain cct. don Ċriṫ.

Is tréiṫ 's is lag le tamall mé dom ċlaoiḋe
Le taomaiḃ creaṫa 'om ṫreascairt faon gan ḃríġ;
Ní'l géag im ċalainn, feaċt, ná féiṫ im ċroiḋe,
Nár réaḃ ar fad, 's do speal mo ġné 's mo ġnaoi.

Is séice seaca an galar géar so 'om ṡnuiḋe,
'S is méirleaċ meaṫta marḃ méirṫneaċ buiḋe;
Is méala a ṁeas naċ fear do Ġaeḋil-ṡlioċt sliġe
Ċun éirliġ ar Ġallaiḃ aṁail éaċta an daoi.

Le saeġdaiḃ sealad leagann laoċra groiḋe—
Cé aosta an fear, an ḃean cé féiġ, an naoiḋin;
Céasann easpuig, sagairt, éigse is draoi,
Gan taoḃ ná taise, an scraiste féiṫliġ niṁe.

Tréig me fearta is taḃair ré nó scíṫ,
Nó déanfad aiste 'ot ġearraḋ, dréaċt is aoir
Dot léir-scrios fearta amaċ lem ṡaoġal arís,
A ṗéist is measa bail, 's is baete líġ.

Do ġréas dot ṫaṫfan caiṫfeaḋ caol mo ṗinn,
A sméirle smearṫa, a ḋeaṁain daorḃa an ḟill;
Ní léir dam ainm ceart dó ḃéarfainn díḃ,
Aċt, caor ar lasaḋ is sneaċta séidṫe tríoṫ!

Mo léan, mo ċreaċ, nár ċas air ḟéin arís
A ġaoṫ 's a ḋart dá ċrapaḋ traoċta tím;
Ar ġléas an ġaiṫ do ċaiṫ go faoḃraċ linn,
Nár ṁaol a neart ar ḟearann Éireann aoil?

Aon ġaoil ní ḟeaca ag teaċt 'om ḟéaċaint puinn,
'Om ḃréagaḋ seal i dteas na péine im luiġe;
'S dá n-aomaḋ neaṁ ḋam ceasc is céad den ḟíon
D'ḟéadfainn lear do ḋearcaḋ 'om éileaṁ ḋíoḃ.



## XLIX.—A ĊLÉIRIĠ ĊNEASTA.

Seán na Ráiṫíneaċ cct. ag freagraḋ ar an Aṫair Seán Ó Briain.

A Ċléiriġ ċneasta, is a Aṫair féil ġlúin aoird,
Do réir do ḃreaċa is daṫ do scéiṁe, ċím
Gur ḟéid an galar creaṫa créim it ċlí,
Do ṁaoluiġ t'acṁuinn seal cér ṫréiṫeaċ í.

Is é mo ṁeas naċ peacaḋ an méid do scríḃis
Do ḟéice an gaid do speal do ġné 's do ġnaoi,
Nár ḟéaċ dot ṁaiṫ seoċ saiṫ, cé céim nár ċuiḃe,
Aċt déanaṁ bearta i reaċt an Ċléiriġ ċaoin.

Do ġéaḃaḋ seaċa scata it éagmuis sliġe,
Ḟé ḋéin na marcraḋ magaiḋ méirtne mín,
A ṗlé 's a ṗlaic 's a ḃeata ḋéanaṁ ḋíoḃ,
'S gan céasaḋ ár sagairt ċneasta i ḃfaoḃar ná i ḃfíoċ.

Taod is treascairt treaṫan tréan, a laoiġ,
'N-a ṫaoḃ, 'n-a ṫara, i measc a ċléiḃ 's a ċinn;
Traoċaḋ, teascaḋ is taċtaḋ, ó's é do ṫuill,
Air ḟéin go pras, an arraċt ḟéiṫleaċ ḟeill.

Ní céile ceart an straip d'ḟear léiġinn 'n-a luiġe,
Ná ċléireaċ ċasar cantain dréaċta 's díoḋaċt;
I réim a reaṫa glacaḋ sé na buinn
Is ná déineaḋ leat-sa baint i bpéin an dliġe.

I dtaoḃ na gcaraḋ d'ḟan gan t'éileaṁ puinn,
Ná déin-se a ḃac aċt fan go réiḋ mar taoi;
Táid Gaeḋil ag teaċt 'n-a ḃflaiṫeas féin arís,
'S beiḋ cléir 'n-a measc fé ṁeas i gcéimiḃ groiḋe.

Ní fuláir liom gur nár leis an racalaċ ḃfuar
A ndearnaiḋ de ċáibleaḋ ar an sagart maiṫ suairc;
Tráċtaḋ an tátaire an aiṫġiorraċt uainn,
Nó ag bárdaiḃ beiḋ rás air dá ġlanaḋ as an dtuaiṫ.

## L.—Píob má ġlacas.

An uair d'ḟoġluim sé píobaireaċt agus fuair aċṁúsán dá ṫaoḃ.

Píob má ġlacas i láiṁ,
  Ní leanfad go bráṫ mar ċéird;
Is cuiḃe ḋam satailt ar ráinn
  'S ḃeiṫ gaḃṫaċ le grása Dé;
Tréiṫe gasta má's eól dam,
  Neaṁ-ṡuim im ġnó ní ḃéar;
Lem ré ní scarfainn le ceólta,
  Ní ṁairfinn gan spórt nó scléip.

Cois teinteáin teineaḋ nó luaiṫe
  Ní minic anuas do ṫéiḋim,
'S an ḃuiḋean do ṫigeann féin ṫuairim
  Ní turus is uaigneaċ d'aon;
'Sé deir gaċ muiniceaċ tuaṫail,
  Gur duine gan fuadar mé,
Do ċíonn an iomad de ṡluaiġtiḃ,
  Mar fuilingim duaḋ go daor.

## LI.—Sin feasta ḋon dáiṁ.

Ar ḃás Ḋáiṫ Uí Ġlasáin, bumbáille, do marḃaḋ i gCorcaiġ, Abrán 1737.

Sin feasta ḋon dáiṁ cúis gáire is aitis le mian,
Ó cailleaḋ an báille bálṫaċ malluiġṫe dian;
Maiṫim ḋon ḃás a ndearnaiḋ d'argain riaṁ,
Ó ṫreascair an sráille Ḋáṫ an seana-ḃum diaḃail.

Geallaim go bráṫ gur fearrde Banba Ḃriain
An scramaire ṫráċt don áit n-ar ceapaḋ a ṫriall,
Go hAcheron lán ag snáṁ i lasair na bpian;
Sin farra n-a ṁáiġistir Ḋáṫ i n-ainm an diaḃail.

Ba ṁalluiġṫe a ċeárd ar sráid le fada 's le cian,
An sprealláire d'ḟág adnáire tarsna 'n-a ḋiaiḋ;
Ag ceangal 's ag cráḋ na dtáinte pearsan gaċ bliaḋain
Ṫug aċarann bráġad ar Ḋáṫ i nglasaiḃ an diaḃail.

Do ṫeangṁaiḋ do Ḋáṫ beiṫ dána falaṫaċ fiar;
Níor ṫaiṫniġ a ċáil ná a ċeárd le cealla na gcliar;
Nár ċaillid an láṁ do ṡáiṫ an t-arm 'n-a ċliaḃ;
'S mo ṁallaċt 'n-a ḋeáiḋ go háitreaḃ dearḃṫa an diaḃail.

Is sultṁar le cloistin, i gCorcaiġ 's i gceart-lár críoċ,
An struilleaḋ 's an stollaḋ so ar ċolainn an Ġlasáin buiḋe;
A himeall na croiċe dá ċroċaḋ go hiomárd ḃíonn,
Is tá teine ná cosċar dá loscaḋ age Ḃulcán tíos.

# LII.—Fé ḟód an Raṫain.

Sailm an Ġeaḋnánaiġ.

Liam Ó hEiḟearnáin, cct.

Fé ḟód an Raṫain do leagaḋ an tíoránaċ,
An geócaċ malluiġṫe, 's an madraḋ milṫeánaiġ,
Ṫug pór na hearcaine ag feallaḋ ar na deag-ċáirdiḃ,
An stróḋaire galair gur ḃ'ainm dó an Geaḋnánaċ.

Seán Ó Murċaḋa cct.,
ar an ḃfear gcéadna.

A Ṁór-ṁic Ḟlaiṫeas, do ḋealḃuiġ íoc lán-teas,
Don ḃeól do spalpaḋ na leaḃair gan fíor-áiteaṁ
Dóġaḋ agus greadaḋ, lasaḋ agus croiḋe cráiḋte,
Go deó san ġaise sin Acheron guiḋim sáiṫte.

Scólaḋ is scallaḋ ort fé leacaiḃ an ġroiḋe-ġráta;
Tóirneaċ ġarḃ is ceaṫanna caor cáiṫte,
Slóiġte deaṁan, is dragain, is daoil ḟásaiġ,
Dot ġleó, ḋot lascaḋ, 's dot ġreadaḋ-sa, a Ġeaḋnánaiġ.

Gaċ scróinse buailte buarṫa braiġdeálṫa
An ród so ġluaisear cuaird go meaḋránaċ,
Dreóġaid go duairc, mar ḋuais na meaḋráiste,
An cóta nuaḋ so fuair an Geaḋnánaċ.

## LIII.—Ní dam náire an ġearáin seo.

Oirḃire, aiṫis, aċṁusán agus sluaġ mallaċt Ṡeáin na Ráiṫíneaċ ar ḃiṫeaṁnaċ do ġoid molt uaiḋ.

Ní dam náire an ġearáin seo ar m'intinn-se—
Mo ṁolt bán dá sceanáil istoiḋċe ar ċnoc;
Siolán is cnoċ árd lá gaoiṫe amuiġ
Is uċlán ar sprearán an ġníoṁa soin.

Is gníoṁ soin ná smaoinfeaḋ aċt stollaire ṁeaiṫ
Mo ċaora le cíocrus do ċogaint gan ċeart;
Ar Íosa do-ċíḋ soin, 's ná molfaḋ an ḃeart,
Go síntear an ṗíp age croċaire an gaid.

Gad is gleó agus fógairt easmailte air siúd;
Taċtaḋ beó agus breóiḋteaċt ḟada fé ċuṁaiḋ;
Leagaḋ, leónaḋ, tóirneaḋ, treascairt is brúḋ;
Gan ċaraid, ċoṁḟogus, ċoṁursa in' aice ná cúil.

Gan cúil ná clár, stáca caḋan ná cat,
Clúid ná cáil, ná faġáil ar ġreim n-a ḋraid,
Ná súil le grása, aċt tráġċant, treiġead is tart
I ndlúṫ-ċaisleán, gan leáġa ná leiġeas 'n-a gar.

Is gairid go bḟéicfear é go cruaḋ-ċráiḋte
I n-anobaiḋ, i bpéinn, 's i n-éagcruṫ uaṫḃásaċ;
Gan mac aige ḃéarfaḋ déirc ná luaċ bioráin do,
Cara ná céile, aċt éiġeaṁ is uaill-ġárṫa.

Gáir naṁad air is gráin ṁarḃ, agus díoġaltus Dé;
Ár argain fán fada ċuige, is líon-ruiṫ léin;
Gan lá lascaine ó ċneáḋaiḃ dearga 's ó ṁíolaiḃ méiṫ'
Go ḃfáġa an taċtaḋ soin ar lár faiṫċe ṫeas ag rinnce ar ṫéid.

Téad rigin ċroċtaiṫeaċ ḃrostuiġṫeaċ oireaṁnaċ
Fé ċaol-scrogal an ċroċaire ḃiṫeaṁnaiġ;
Gan éin-ċill ċoisreagṫa ḋo-san do ṁion-spiúnaḋ,
Aċt cré ḃuinn croiċe is é noċtaiṫe ag dul fúiṫi.

Fúiṫi tsarna nuair leagfar annsúd ar sráid,
Gan cognaṁ glacaiṫe ar aifreann úird ná áird,
Is duḃaċ an ṁalairt don speallaire, smúsaċ cnáṁ,
I gconnraḋ a anma, is marla aige i gcúis a ḃáis.

Ní'l bás dar ceapaḋ ar ṫalaṁ, ná a ḃfaġaḋ sliġe 'om ḋéin
De ḃáṫ', ná ḃascaḋ, ná leagaḋ, ná gaḋair sliġe sléiḃe,
Ná fáġaḋ mo scata beag as-san go ragaidís d'éag,
I gcás gur ṁeasa 'ná *Eaċtra Raiḋrí an scéal.

An scéal soin geallaim gur ġlacas le foiḋne ṁóir,
Go téaċt don stracaire ḃradaċ dá roinnt 'n-a ḋeóiḋ,
Ċuir sé fé ṫara tuir a craiceann gan taiḃḃse im ċóir,
'S is léir gur ḃailiġ ċun baile gaċ greim den ḃfeóil.

---

* .i. Aicíd ċaoraċ Raiḋrí, ḃeiṫ ag éiriġe leis na sraṫaċaiḃ: C3. Reeves 857.

Feóil ṗúḋraċ do ṡiuḃal air san mbliaḋain seo ar fad,
Is mór-ḋúil aige ċúiċi, is nár ḟiadaiḋ stad ;
Mo ró-ċonntraċt-sa taḃarfaiḋ an liairne isteaċ
Fó ċunntus gaċ cúinne ar biṫ fiar dar ġaiḃ.

Geaḃad-sa pailm na mallaċt anuas 'n-a ċeann,
Dá leagaḋ, dá ṫreascairt, dá ċreaċaḋ 's dá ruagaḋ i n-am,
Gan taiṫeac, gan teallaċ, gan tapa gan ċuan, gan ċlann,
Gan aifreann sagairt, gan paidir aċt duarcan deaṁan.

Deaṁain is diaḃail dá ċiapaḋ arís go deó ;
Gaċ am den ḃliaḋain, a Ḋia, ceil ċoiḋċe air glóir ;
Nár ḋeallra an ġrian air, cliar is naoiṁ dá ḃreoḋ
'N-a ḋall gan ċiall, gan fiacail, buill, ná beól.

Gaċ beól do ḟloiġ mo ṁolt, má ḃí fios aca,
An fógairt seo bíoḋ orṫa ó ċroiḋe go tiuġ :
Gan ċóir ná coṫrom, cosnaṁ bíḋ ná bruit,
Go ló a gcroċta i gCorcaiġ ṫíos istiġ.

Istiġ go raḃaid sul fada fé ċuing ṫruim ríġe,
Um ḃriseaḋ na n-aiṫeanta ar ar barraḋ go síoraiḋe sinn ;
Go mbuintiṫear arsa le taċtaḋ, nó fír-ḋliġe ḋaoir,
Iṫe agus alpaḋ agus straċaḋ na gcaoiríní.

Caoiriġ is uain dá ḃfuadaċ aca is méiṫ-ṁairt ;
Gaċ oiḋċe suas gan suan go maidin lae ġil ;
Seo an tsliġe atá ṫuaiḋ ar fuaid na mbradaċ sléiḃte,
Agus luiġe le buaiḃ, monuar, ċun leabaḋ a ḋéanaṁ.

Déanaiṁ leasa ḋá n-anam—sin gníoṁ ná luaḋaid,
Éisteaċt teagaisc ná aifrinn ċoiḋċe ṫuaiḋ;
Ní'l cré ná paidear ná sailm ag puinn san dtuaiṫ;
A Ḋé ḋil, malluiġ is treascair an ḃuiḋean go luaṫ.

Luaṫuiġ ċúċa súd an donus ḃuiḋe ar fad—
Cuaine, complaċt conntraċt, croċairí gaid;
Uaill ḃiṫeaṁnaċ gciontaċ, ḃoċtnuiġis drear,
Dar dual ḃeiṫ duḃaċ dá dtaḃairt fé ċoirte ċruinn ċeart.

Is ceart don ċúige a gconntraċt tiug-ṫáḃaċtaċ,
'S an amen liúm i gcúis mo ṁilleáin-se;
Daḟiċid cúpla ó ṫúis do ġoid dáiḃ-sin;
Is faire ċuċa—a nduḃart ní dam náire.

An ceangal.

Gaċ éigeas foilḃir ċloisear mo ḟriotal beóil-se,
Déineaḋ cosnaṁ im ḟoċair le fuinneaṁ fórsa,
'S ní baoġal ná stolfam gaċ ropaire ġoidear fóirse,
Go dtéiḋid dá gcroċaḋ, nó ar a gcorpaiḃ go ndeineam feólṁaċ.

Éigean ocrais orṫa, agus scrios is scólaḋ,
Créim is cogaḋ, agus corcairt is cuirpeóireaċt,
Gan saoġal, gan sonus, gan cosnaṁ, gan fuinneaṁ fóġnaiṁ,
Aċt éag is oirḃire, boċtaineaċt, briseaḋ is breóġaḋ.

